# Imṫeaċta an Oireaċtais.

# 1901.

---

Leaḃar a haon.

---

Taḋg O Donnċaḋa,

Do ċuir i n-eagar.




Ar n-a ċur amaċ
do
Ċonnraḋ na Gaeḋilge
Baile Áṫa Cliaṫ.

1903.

An luaċ, 1/9, glan.

# Imṫeaċta an Oireaċtais,

# 1901.

---

## Leaḃar a haon.

---


Taḋg O Donnċaḋa,

Do ċuir i n-eagar.






Ar n-a ċur amaċ

do

Ċonnraḋ na Gaeḋilge

Baile Áṫa Cliaṫ.

---

1903.






# Na Breiṫiṁ, 1901.

### CAINNT SCUṪA:

| | |
|---|---|
| Dáiṫí O Coimín. | Eóin Mac Néill, B.A. |
| An tAṫair Éamonn O hÓgain, C.Í. | Tomás O Flannġaile. |

An tAṫair Miċeál O hIceaḋa, D.D.

### FILIḊEAĊT AGUS DRÁMA:

| | |
|---|---|
| An Laoideaċ. | An tAṫair Pádraig O Duinnín. |

An tAṫair Eóin Mac Giolla Eáin, C.Í.

### BÉAL-AIṪRISṪEÓIREAĊT:

| | |
|---|---|
| An Craoiḃín Aoiḃinn. | Eóin Mac Néill, B.A. |
| An tAṫair Miċeál O hIceaḋa, D.D. | An tAṫair Ualtéir O Conbuide, S.P. |

### AIṪRISṪEÓIREAĊT, COṀRÁḊ AGUS ORÁIDEAĊT.

| | |
|---|---|
| Éamonn de Búrca, B.A. | Pádraig Mac Piarais, B.D. |
| An Craoiḃín Aoiḃinn. | Donnċaḋ O Luingriġ. |
| An tAṫair Seaġán O Raġallaiġ. | An Canúin O Murċaḋa, D.D. |

### SGÉALUIḊEAĊT:

| | |
|---|---|
| An Craoiḃín Aoiḃinn. | An tAṫair Miċeál O hIceaḋa, D.D. |
| An Laoideaċ. | Taḋg O Donnċaḋa. |

An tAṫair Seaġán O Raġallaiġ.

### AṀRÁNUIḊEAĊT:

| | |
|---|---|
| Áine Nic Ṗeadair, D.C. | Breandán Mac Ruiḋrí. |
| An Laoideaċ. | Airéid Ní Ḃroin. |
| Risdeárd O Maoilbreandáin, M.A. | Peadar O Laoiḋléir. |

### CEÓLTÓIREAĊT:

| | |
|---|---|
| Breandán Mac Ruaiḋri. | Eoġan Laoide. |
| An Doċtúir de Buíṫe. | Pádraig Mac Artġail. |
| Éamonn Ceannt. | Áḋaṁ Mac Giolla Mártain. |

### RINNCE:

| | |
|---|---|
| Peadar O Laoiḋléir. | Pádraig Mac Artġail. |
| Risdeárd O Maoilbreandáin, M.A. | An Doċtúir de Buiṫe. |

An Rúnuiḋe—Séamus O Caṫasaiġ.

# Clár an Leabair seo.



# An tOireaċtas, 1901.

## Bronntóirí Duaiseann.

| Uiṁir na hIomaiḋeaċta. | An Bronntóir. | Uiṁir Duaiseann. |
|---|---|---|
| II. | Muinntir an *Freeman's Journal* ... .. | 3 |
| V. | Don Eduard O Muireaġáin, Leas-uaċtarán Connarṫa na Gaeḋilge, Tír an Airgid | 1 |
| VI. | T. U. Rollastúin ... ... ... .. | 1 |
| VII. | Cumann na Gaeḋilge, Nuaḋ Earḃoc ... | 1 |
| VIII. | Cumann na Gaeḋilge, Nuaḋ Eaḃroc ... | 7 |
| IX. | Connraḋ na Gaeḋilge, Tír an Airgid ... | 2 |
| XV. | An tAṫair M. O Caoṁnaiġ, Co. Muiġ Eó ... | 2 |
| ,, | An tAṫair O Maolaġáin, Co. Sligiġ ... | 2 |
| XVIII. | Muinntir an *Southern Cross* ... ... ... | 2 |
| XIX. | Connraḋ na Gaeḋilge, Lunndain ... .. | 3 |
| XXV. | Séamus Mac Maġnais, Dún na nGall ... | 2 |
| XXVI. | Cumann na Gaeḋilge, Nuaḋ Eaḃroc ... | 1 |
| XXXVIIa. | Doċtúir Sinclair de Buiṫe ... ... ... | 1 |

# Imṫeaċta an Oireaċtais, 1901.



## Réaṁráḋ.

Caiṫfear gan aṁras leaṫsgéal do ġabáil le Gaeḋil-geóiriḃ i dtaoḃ an leaḃair so ḃeiṫ dá ṫaḃairt amaċ bliaḋain ar a laiġead ċum deiriḋ. Seaḋ, a ċáirde ċléiḃ, ní'l againn aċt an sean-leaṫsgéal, an iomarca oibre ḃeiṫ ar an mbeag-ḃuiḋin. Níor ḟéadamar láṁ do ċur leis an leaḃar so go dtí le fíor-ḋéiḋeannaiġe, agus níor ḟos dúinn ó ṡoin.

Ar ṡon naċ í seo an áit ceart ċum cur síos ar an Oireaċtas ná tuairisg do ṫaḃairt air, do tuigeaḋ dúinn nár ṁisde beagán do ráḋ 'n-a ṫaoḃ annso. Tráṫnóna Dia Máirt, Bealtaine 28, is eaḋ tosnuiġeaḋ ar an Oireaċtas. Fuair na teaċtairí ó'n dtuaiṫ agus mór-ċuid Ġaeḋilgeóirí ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ féin, cuireaḋ ċum dul go Tiġ na Caṫraċ an tráṫnóna úd, i dtreó go ḃféadfaidís, aiṫne ċur ar a ċéile, agus tamall do ċaiṫeaṁ ag cur tré ċéile, agus ag éisteaċt le ceól agus le haṁránuiḋeaċt Ġaeḋealaiġ. Ḃí an-ċuid daoine láiṫreaċ ann, agus cé ná raiḃ gaċ éin-níḋ go fíor-Ġaeḋealaċ ḃí ċoṁ Gaeḋealaċ is do b'éidir dó ḃeiṫ. Tá seaḃas tar éis teaċt orainn san tsliġe sin ó ṡoin, agus féadfam gan ḃeiṫ ro-ḋian um niḋṫiḃ beaga atá ṫarainn.

Do tosnuiġeaḋ ar na hiomaiḋeaċtaiḃ ceóil agus rinnce agus aiṫris-teóraċta, ar maidin Dia Céadaoin, ar a deiċ a ċlog. De coimeadaḋ ar siuḃal i riṫ an lae iad so agus trí seomraí san Rotunda fúta. Ar a ceaṫair a ċlog um ṫráṫnóna do stadadar, mar ḃí cuireaḋ faġálta ag na teaċtairiḃ go léir ó Ċoiste Ġnóṫa an Ċonnarṫa ċum dul go dtí an Tiġ-órda Gresham, i sliġe go gcuir-fidís aiṫne ar a ċéile i gcóir na hoibre ḃí rómpa agus ḃeiṫ ag cainnt le ċéile i dtaoḃ imṫeaċta na Gaeḋilge ins gaċ áird de'n tír.

An tráṫnóna céadna ar leaṫ-uair tar éis a seaċt, is eaḋ ḃailiġ an céad ċruinniuġaḋ dé'n Oireaċtas i dteannta a ċéile i Seomra Ċruinn an Rotunda. Ḃí an tiġ mór so lán suas agus d'éist gaċ éinne go dúṫraċtaċ sásta le gaċ níḋ dá dtáinig os a gcoṁair. Ḃí an Craoiḃín Aoiḃinn 'n-a Uaċtarán mar is gnáṫaċ. Laḃair sé leis an sluaġ ar feaḋ tamaill agus annsoin duḃairt sé "Óid an Oireaċtais." Sid í í:—

## AN PRÉAĊÁN MÓR.

Éist liom, a ċáirde, tá sgéal le ráḋ agam
Ar an gcréatúir ġránna do ḃuail fúinn
A ḃfuil dá sgiaṫán air ċoṁ leaṫan láidir
Le Condae an Ċláir, no le Cúige Múṁan.
Ní'l lá ná oiḋċe naċ mbíonn sinn claoiḋte
Is ar mbiaḋ ithte ar ṡliġe naċ cóir
Ag an gcréatúir dána tá teaċt tar sáile,
'Sé a ainm gránna—an Préaċán Mór.

An Préaċán mór, millteaċ mór,
An Préaċán mór duḃ dána,
An Préaċán mór, gan ceart, gan cóir,
Ruaigimíd é tar sáile!

Cá ḃfuil na prátaí do ḃí ag Pádraig?
Ḃí siad go háluinn san bpáirc ag fás,
Go dtáinig an t-éan sin le niṁ 'na ḃéal duḃ,
Agus sgéiṫ sé an t-éag an ṗláiġ 's an bás.
Támaoid le ċéile 's ár gcroiḋe ag léimnig
Faoi airm ġéara, dul ar a tóir,
Tá toraḋ na hÉireann gaċ lá dá réabaḋ
Ag an éan duḃ bréan sin, an Préaċán Mór.

An Préaċán mór, millteaċ mór, ⁊rl.

Is mí-áḋ mór é, is rud naċ cóir é,
'Sé cúis ár mbróin é, an t-éan mór duḃ
D'ḟág eórna briste agus cruiṫneaċt sgriosta
Agus coirce millte againn go tiuġ,
Ag slad na ndaoine gaċ uile oiḋċe
Ag sgrios na tíre 's ag goid ár stóir,
Agus glug-glug Béarla 'n-a sgórnaċ bréan sin
'Sé éan an Béarla an Préaċán Mór.

An Préaċán mór, millteaċ mór, ⁊rl.

Do sgap 's do réab sé na prátaí gléigeal
  Do bí go séanṁar ar barr na cré,
Ṫug lón is biaḋ do'n tseanóir liaṫ,
  Ṫug lón is biaḋ do'n ṗáistín féin.
Aċt tá siad sgapṫa, iṫte is sgarṫa
  Piocṫa is loḃṫa is duḃ go leór
Ag an éan mór bradaċ tá teaċt as Sacsain,
  'S gur b'é a ainm an Préaċán Mór.

  An Préaċán mór, millteaċ mór, ⁊rl.

Tigiḋ le céile, a ċlann na hÉireann,
  Go láidir, gléasta, go bríoġṁar breaġ
Go gcuirfimíd ruaig arís go luaṫ
  Le géar-lann cruaiḋ ar éan an ċráiḋ.
Buail amaċ é, lean ⁊ creaċ é,
  Is náṁaid cáċ é d'ḟág mílte i mbrón
'S nár ḟilliḋ coiḋċe go dtí an tír seo
  An sgiúrsa millteaċ, an Préaċán Mór.

  An Préaċán mór, míllteaċ mór, ⁊rl.

Tiocfaiḋ an lá a mbéiḋ grásta is gráḋ,
  A mbéiḋ séan agus áḋ ar an Oileán, fós,
'S béiḋ an tSeamróg ġlas do ċaill a blas,
  Arís go hárd os cionn an Róis.
Ní béiḋ droċ-ṡíon ar feaḋ na mbliaḋan
  Soillseóċaiḋ an ġrian arís mar ór,
Nuair béiḋ sé marḃ, is ṫíos san talaṁ,
  Ár sgrios, ár mallaċt, an Préaċán Mór.

  An Préaċán mór, millteaċ mór,
    An Préaċán mór duḃ dána,
  An Préaċán mór, gan ceart, gan cóir,
    Ruaigimíd é tar sáile!

Bí an-liuġraiḋ agus bualas bas ann nuair ċríoċnuiġ an Craoibín ar "An Préaċán Mór," agus tá an leas-ainm úd ċoṁ coitċeanta naċ mór le "Seaġán Buiḋe" anois ar an ḃfear tall.

B'é Peadar MagḞionnlaoiċ, Oráidiḋe an Oireaċtais seo, agus is í seo an oráid do ṫug sé uaiḋ :—

# An Bealaċ Roṁainn.

A Ḋaoine Uaisle :—

Atá dá níḋ is éigin dúinn a ḋéanaṁ i nÉirinn indiu má tá sé i ndán dúinn obair éifeaċtaċ do ċur ar aġaiḋ leis an tír do leasuġaḋ, agus do ṡaoraḋ ó beit 'na cúigeaḋ nó 'na feirm ag muinntir Ṡasana. Atá againn leis an nGall-daċas do ċur ar gcúl agus do ḋíbirt an méid is féidir linn; agus atá againn leis an nGaeḋeal d'árduġaḋ in a árd-réim arís. B'ḟéidir go ndéarfaoi liom go bfuil an ċéad obair beagnaċ déanta againn, agus go dearḃta dá ndearcfaḋ duine siar ar an tír anois i bfarraiḋ is mar ḃí sí atá seaċt mbliaḋna ó ṡoin ann atá aṫarruġaḋ mór ar na daoiniḃ, ar ṫaoiseaċaiḃ na ndaoine, agus ar Riaġaltas na tíre féin. Ḃí conspóid ar ċeist na Gaeḋilge an oiḋċe fá ḋeireaḋ i dtiġ feise Ṡasana, agus ḃí gaċ duine dár laḃair de na feisiríḃ ag sáruġaḋ ar a ċéile ag molaḋ na Gaeḋilge agus ag admáil gur ceart múinteaċas Gaeḋilge do ṫabairt i sgoileannaiḃ na hÉireann. Níor laḃair duine i n-aġaiḋ na Gaeḋilge aċt aṁáin Albannaċ dúr ó Ultaiḃ, agus ní ṫug éan-duine áird ar biṫ air. Dá mbéaḋ an ċonspóid sin i bfeis Ṡasana seaċt mbliaḋna ó ṡoin an measfaḋ duine beó go n-aontóċaḋ na feisirí le cúis na Gaeḋilge? Atá eagla mór orm naċ n-aontóċaḋ na feis-irí ó Éirinn féin leis an múinteaċas Gaeḋilge. Agus ní hé seo aṁáin is coṁarta ann go bfuil cúis na Gaeḋilge ag dul ar aġaiḋ go fíor-láidir. Ní hé go dearḃta; atá an iomad coṁarta de'n ċineál sin ann. Atá sibse féin agus mise i n-ar gcoṁarta, sinn féin, óir caidé ṫug ann seo sinn? Atá ar suim 'san nGaeḋilg, ar searc dár dtír agus dár gcineaḋ, agus an rún dána tréan atá againn, béim do ḃualaḋ ar son go mbéaḋ Éire agus slioċt Gaeḋil Ġlais fá árd-réim agus fá onóir arís.

Aċt tráṫ adeirim an méid seo ná déanamaois dear-mad go bfuil go leór amuḋa i nÉirinn fós. Ní'l aċt cúpla lá ó ṡoin ann ó fuaramar sgéala ar ċoṁaireaṁ na ndaoine i nÉirinn, agus faraor géar is é an sean-sgéal agus an sgéal leaṫtromaċ innseann an t-áireaṁ sin dúinn. Is é an sgéal innseann na huimreaċa úd dúinn go bfuil slioċt Gaeḋil ag imṫeaċt go tiuġ as Éirinn agus má ṁaireann an obair seo is goirid naċ mbéiḋ 'san

tír seo aċt fuiġleaċ nó spíoḋán ar gciniḋ. Caitfimíd corg do ċur leis an obair seo gan ṁoill nó támaoid caillte.

Rud eile fós. Atá a lán daoine san tír seo, rugaḋ sa tír agus ar oileaḋ 'sa' tír agus ní Éireannaiġ cearta iad ar ċor ar biṫ; aċt is dilse leó tír eile 'ná a dtír féin. Impireaċt na Breatainne is dia beag leó, agus má éiriġeann an t-áḋ leis an Impireaċt sin, ní misde leó Éire ṫíos no ṫuas. Is iad an dream seo líonas píopaí le gaċ suaiċeantas Gallḋa, agus is luġa leó 'ná an láib rud ar biṫ ḃaineas le hÉirinn no le cineaḋ Ġaeḋil. Fairíor is líonṁar agus is láidir an dream iad, agus ní fios daṁ féin go ceart caidé mar is féidir iad d'iompóḋ i n-a sliġe mío-nádúrḋa. Is iomḋa uair síneaḋ orra iompóḋ agus páirt do ġaḃáil le n-a dtír ḋúṫċais féin aċt ní raiḃ riaṁ éan-ġar ann, agus atá eagla orm naċ feirrde ḋúinne saoṫar ar biṫ do ġlacaḋ leó, aċt aṁáin go siuḃalfamaoid an bealaċ roṁainn agus cead a gcinn do ṫaḃairt dóiḃ.

Atá dream eile ann, agus is líonṁar an ḃuiḋean iad mar an gcéadna, a ḃfuil rún maiṫ aca dá dtír agus dá gcineaḋ aċt aṁáin naċ ḃfuil sé in a gcumas leanṁaint ar an sliġe is cóir dóiḃ nó b'ḟéidir naċ dtuigeann siad go ceart an tsliġe is fearr le leanṁaint. Is iad so an dream naċ ḃfuil meas aca ar Ṡasana aċt ceannuiġean siad earraiḋe na Sacsan. Tugann siad droiċ-aoide do Ṡacsanaiḃ aċt is i dteanga na Sacsan ġní siad é. Tráċtann an drong seo ar ró-ċáineaḋ Éireann aċt méidiġeann siad an ró-ċáineaḋ go mór leis an iomarca biotáille agus tobac d'ól. Dia Doṁnaiġ ag an aifrionn agus b'ḟéidir 'n-a ḋiaiḋ sin bíd an dream seo ar ṫionól náisiúnta n-a gcuirtear síos na Sacsanaiġ agus 'n-a moltar na Búraí. Dia Luain téid siad do'n aṁarclainn ag éisteaċt le dráma Gallda. Dia Máirt téiḋeann siad go cuirm ċeóil Ġallda dá ċluinsint. Dia Céadaoine bíonn siad ar ṁarġaḋ nó ar aonaċ ag ceannaċ earraiḋe agus uirleisí rinneaḋ i Sasana, san Ġearmáin no i nAmeiriocá. Dia Ḋárdaoin téid siad ag aṁarc ar cluiċiḃ páirce fá riaġlaċaiḃ Gallda aṁail cricket nó Association Football. Dia hAoine atá siad ar Ḃazaar ag feiteam le drong an Ċaisleáin d'ḟeicsint ann. Agus Dia Satairn fanann siad i dtiġ an óil le buntáiste móir d'ḟear an tábairne agus

do ċirteóir Ṡeaġáin Ḃuiḋe, óir is dó-san an tairḃe is mó ar an ólaċán. Aduḃairt mé ceana féin naċ ḃfuil droċ-rún ag an muinntir seo dá dtír, nó dá gcineaḋ, aċt amáin naċ gcuirid suim 'san ġnó is cóir dóiḃ; "ní ṁaċtnaid i n-a gcroiḋe," mar adeir an Sgrioptúir. Luiġeann sé orainne, luċt Connarṫa na Gaeḋilge, taḃairt orra maċtnaṁ agus a sliġṫe do ḋíriuġaḋ i moḋ go mbéiḋ an dream úd i dtairḃe do'n tír. Cuirimís an Galldaċas ar gcúl i n-a measg agus brosduiġmís iad ċum saoṫair ṫíorṫaṁla.

Nuair ḃéas an sprioraid ceart ar siuḃal i nÉirinn béiḋ go leór le déanaṁ annsin féin leis an trean-tír seo do ċur ar ċoṁáirde agus ar ċoṁṫroimeaċt leis na tíorṫaiḃ ṫart ṫimċeall uirri. Beiḋ againn le gnó na hÉireann do ṫógḃáil ar an gclábar agus láiṁ-deántúsa ⁊ ceannuiḋeaċt do ċur ar bun arís agus do leaṫaḋ. Béiḋ againn ar dteanga do leasuġaḋ agus do ċur i ḃfeaḃas agus litiorḋaċt nua do sgríoḃaḋ. Béiḋ againn ceól na hÉireann agus cluiċí máiġe agus gaċ ċineál spóirt ḋúṫċais d'aiṫbeóḋuġaḋ. Béiḋ ar ndóṫain againn le déanaṁ aċt tá an bealaċ díreaċ romainn agus ní baoġal dúinn naċ leanfamaoid an ród sin. Cibé ar biṫ dream ḟéanfas an obair ní hiad dream na Gaeḋilge, óir deirim ann seo anoċt gurab iad luċt cosanta na Gaeḋilge an ḃuiḋean is dána, is tréine, is glice, is géire intleaċt agus is áirde meanman atá i nÉirinn indiu. Is iad fós is luġa atá tugṫa do'n ólaċán, an duḃáilce úd atá ag creimeaḋ an ċroiḋe as ar gcineaḋ le seal fada; agus is iad fós muinntear na Gaeḋilge naċ gcuireann an obair go dian orra, óir atá a gcroiḋe 'san obair seo. Do ḃárr air sin uile atá an buaiḋ linn agus an buaiḋ-réim linn, agus ní'l cuṁaċt fá'n spéir ċuirfeas cosg linn i sliġe na Gaeḋilge. Atá an lá ag teaċt nuair a ḃéas

"Éire go súgaċ is a dúnta go haereaċ;
Is Gaeḋilg 'gá sgrúdaḋ 'na dtiġṫiḃ ag éigsiḃ;
Béiḋ Béarla na mbodaċ go faon-lag fá néalṫaiḃ,
Béiḋ an Seóinín fá ċeó is an báire le Gaeḋealaiḃ."

Leanamaois mar sin, a Ġaeḋilgeóirí, an bealaċ romainn go dian diacraċ, gan casaḋ ar an láiṁ ḋeis nó ar an láim ċlí, agus ní baoġal dúinn naċ ḃfuil an báire linn agus go gcuirfimíd anam láidir i nÉirinn réaḃfas téada na daoirse dá roiġne iad.

Do tosnuigheaḋ ar a deiċ a ċlog arís ar maidin Diar-daoin, agus níor cuireaḋ críoċ ar na hiomaiḋeaċtaiḃ go léir go dtí i ḃfad tar éis a sé san tráṫnóna. Ar leaṫ-uair tar éis a seaċt do ṫosnuig an dara Ċuirm Ċeóil. Ḃí an tiġ lán suas arís, agus áṫas ar gaċ éinne, agus árd-ḃualaḋ bas nuair do ḃítí ag léiġeaṁ amaċ ainmneaċa na ndaoine fuair duaiseanna. Ċuir sin críoċ ar an Oireaċtas féin, aċt ḃí níos mó 'ná soin le déanaṁ. Ḃíṫeas ċum dliġṫe do ḋéanaṁ le hagaiḋ na bliaḋna ḃí ċuca.

Táinig na teaċtairí go léir i dteannta a ċéile ar a deiċ a ċlog ar maidin Dia hAoine i Seomra an Ċeóil i dTiġ-órda Ġresham. Do socruigheaḋ ar mórán rudaí, aċt ḃí a lán niḋṫe leagta amaċ aca ná raiḃ d'uain aca cuimilt leó, cé go raiḃ an Ḟeis 'n-a suiḋe go dtí tar éis a seaċt san tráṫnóna.

B'éigin stad annsoin, mar ḃí cruinniuġaḋ puiblíḋe le ḃeiṫ i Sean-ṡeomra na gCuirm-ċeóil ar a hoċt a ċlog. Is ċuige ċeapaḋ ar an gcruinniuġaḋ so ḃeiṫ aca, ná ċum cur i n-agaiḋ na droċ-úsáide ḃí dá taḃairt do'n Ġaeḋilg ag an mBord Náisiúnta agus ag Bord an Oideaċais Ṁeaḋónaiġ. Ḃí an Craoiḃín Aoiḃinn san gcaṫaoir. Do laḃair an tAṫair Míċeál O hIceaḋa agus Eóin Mac Neill agus Tomás O Doṁnaill, Feisire, agus daoine eile leis an sluaġ mór ḃí láiṫreaċ, agus taisbeánaḋ go soiléir ná fuilingeóġaḋ muinntir na hÉireann éan-aċṁusán do ċasaḋ leis an nGaeḋilg. Ṫáinig toraḋ ar ġuṫ na hoiḋċe úd ó soin.

Ní'l éan-aṁrus ná go dtug an tOireaċtas céim mór ar agaiḋ an bliaḋain seo, ṫar éin-ḃliaḋain dá dtáinig roimpi. Ċuir 435 daoine a n-ainmneaċa isteaċ mar iomaiḋṫeóiriḃ i n-agaiḋ dá ċéad is dáréag san mbliaḋain 1900. Ar a son gur ċuir roinnt daoine a n-ainmneaċa isteaċ, agus nár ḋeaġadar ag iomaiḋeaċt 'n-a ḋiaiḋ soin, is dóiġ linn ná fuilmíd puinn ar an tsliġe agus a ráḋ go raiḃ a dá oiread iomaiḋṫeóirí i nOireaċtas na bliaḋna 1901 is do ḃí ann an bliaḋain roiṁe.

Agus ag tagairt dó ríúd, caiṫfear socruġaḋ fearda ar áireaṁ d'ḟaġáil go cruinn ar an méid daoine ṫéiḋeann ag iomaiḋeaċt i rinnce, i sgéaluiḋeaċt, i n-aṁránuiḋeaċt, agus 'n-a leiṫéidiḃ. Ní héan-ċoṁarṫa ceart ar feaḃas

iomaiḋeaċta a ráḋ gur ċuir an méid seo daoine a n-ainmneaċa isteaċ ann. Caiṫfear seift éigin do ḋéanaṁ i sliġe go mbéiḋ fios cruinn againn 'n-a ṫaoḃ feasda. Ġeoḃtar i ndeireaḋ an réaṁ-ráiḋ ḃig seo, roinnt ċláraċ 'n-a dtaisbeántar, an méid duaiseann do fuair gaċ condae fé leiṫ, agus áireaṁ nó ḋó 'n-a dtaoiḃ. Tá curṫa síos agam leis clár 'n-a dtaisbeántar an líon iomaiḋṫeóirí. Inneósa siad a sgéal féin, agus féadfam cóiṁ-ṁeas do ḋéanaṁ eatorra féin agus cláraċa Oireaċtais na bliaḋna 1902. Ḋineas an cóiṁreaṁ ċoṁ díċeallaċ is do b'éidir ḋam ó n-a raiḃ féin' láṁaiḃ, agus tá súil agam ná dearna dearmad i n-éan-ṗonc.

Is baoġalaċ go ḃfuil breis dá ċur síos agam, aċt is deacair do ḋuine é féin do ċosg nuair is é Oireaċtas na Gaeḋilge an rud ar a ḃfuil sé ag tráċt. Éan-ḟocal aṁáin eile agus beiḋ críoċnuiġṫe agam. I n-eagairṫeóraċt an leaḃair seo, do ḋineas mo ḋíċeall ċum an litriuġaḋ do ṫaḃairt coṁ mór ar éan-nós agus do b'éidir liom. Go deiṁin, is dóċa go ḃfuil teipṫe orm, aċt molaḋ gaċ éinne an t-áḋ mar do-ġeoḃaiḋ. Níor ḃacas le héan-aṫarruġaḋ ċur ar an gcanaṁaint, aċt fíor-ḃeagán i n-áitiḃ go raḃas deiṁnṫeaċt gur ṫeastuiġ leasuġaḋ uata. San oċtṁaḋ iomaiḋeaċt go háiriṫe is an-ḃeag a ndearna de ċeartuġaḋ, mar ní raiḃ éin-ċeartuġaḋ gur fiú teaċt tairis ag teastáil uata agus 'n-a ṫeannta soin leis, ṫeastuiġ uaim canaṁaint gaċ condae fé leiṫ do ċur síos díreaċ mar ṫáinig ċugainn.

TAḊG O DONNĊAḊA.

Baile Áṫa Cliaṫ,
1 Iúl, 1902.

# An tOireaċtas, 1901.

## Clár na nDuaiseann (Do réir Condaeṫe).

| Condae. | Litriḋeaċt. | | | | | | | | | | | | | | | | | | | Aiṫriseóraċt, oráiḋeaċt, agus comráḋ. | | | | Dráma. | Scéaluiḋeaċt. | Ceól Gota. | | | | | | | Rince. | | | Ceól Gléas. | | | | Na Scoileanna. | | | An Cóiṁreaṁ (Do réir condaeṫe). |
|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|---|
| | 1 | 2 | 3 | 4 | 5 | 6 | 7 | 8 | 9 | 10 | 11 | 12 | 13 | 14 | 15 | 16 | 17 | 18 | 19 | 20 | 21 | 22 | 23 | 24 | 25 | 26 | 27 | 28 | 29 | 30 | 31 | 32 | 33 | 34 | 34 a | 35 | 36 | 37 | 37 a | 38 | 39 | 40 | |
| Portláirge ... ... | Níor bronnaḋ éan-duais | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | 1 | ... | Níor bronnaḋ éan-duais | ... | ... | ... | Níor bronnaḋ éan-duais | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | Níor bronnaḋ éan-duais | ... | ... | ... | ... | Níor bronnaḋ éan-duais | 9 | 12 |
| Tiobraid Árann ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 3 | 3 |
| Corcaiġ ... ... | | 1 | ... | ... | 1 | ... | 1 | 1 | ... | 1 | ... | ... | | 6 | 9 | 1 | | ... | 1 | 1 | ... | ... | 1 | 2 | 2 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | 1 | | 53 | 82 |
| Ciarruiḋe ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | | 1 | ... | 1 | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 42 | 45 |
| Luimneaċ ... ... | | ... | 1 | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | 1 | 1 | | ... | ... | ... | ... | | 3 | 8 |
| Clár ... ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 8 | 10 |
| Gaillim ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | 1 | | ... | ... | ... | | ... | 1 | 1 | ... | 1 | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 | ... | ... | | 62 | 69 |
| Roscomáin ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 |
| Muiġ Eó ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 21 | 22 |
| Dún na nGall ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 6 | 8 |
| Doire ... ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 |
| Antroma ... ... | | ... | ... | ... | ... | 2 | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | 1 | ... | | ... | ... | 1 | ... | | ... | 8 |
| Muineaċán ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 6 | 7 |
| Luġaiḋ ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 | ... | ... | | 3 | 4 |
| Miḋe ... ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 | ... | ... | | ... | 1 |
| Iar-Ṁiḋe ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 4 | 4 |
| Baile Áṫa Cliaṫ ... | | 1 | 1 | 1 | ... | ... | ... | ... | 1 | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | 1 | 1 | 1 | 1 | 1 | 2 | ... | 2 | 1 | 1 | 2 | 1 | 2 | 1 | 2 | ... | ... | ... | | 1 | ... | ... | ... | | ... | 24 |
| Cill Dara ... .. | | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 |
| Loċ gCarmain ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 4 | 4 |
| Árd Maċa ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | 3 | 3 |
| Tar Lear ... ... | | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | | 1 | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | ... | | ... | ... | ... | ... | | ... | 1 |
| An Cóiṁreaṁ ... ... (Do réir na n-iomaiḋeaċt) | ... | 3 | 2 | 2 | 1 | 2 | 1 | 6 | 2 | 1 | 1 | 1 | ... | 7 | 11 | 2 | ... | 2 | 4 | 4 | 1 | 2 | 3 | 2 | 7 | 1 | 2 | 3 | 1 | 2 | 1 | 2 | 3 | 2 | 1 | ... | 1 | 3 | 1 | 1 | ... | 227 | |

An Mór-ċóiṁreaṁ ... . 318

# An tOireaċtas, 1901.

## An Líon Iomaiḋteóirí.

| Cinéal Iomaiḋeaċta. | Uiṁir na hIomaiḋeaċa. | Líon na hIomaiḋeaċta. |
|---|---|---|
| Litriḋeaċt ... ... ... | 1 | 2 |
| | 2 | 19 |
| | 3 | 15 |
| | 4 | 11 |
| | 5 | 2 |
| | 6 | 4 |
| | 7 | 5 |
| | 8 | 16 |
| | 9 | 6 |
| | 10 | 6 |
| | 11 | 3 |
| | 12 | 4 |
| | 13 | 2 |
| | 14 | 9 |
| | 15 | 19 |
| | 16 | 9 |
| | 17 | 1 |
| | 18 | 14 |
| | 19 | 4 |
| Aiṫriṡteóraċt, Oráiḋeaċt, agus Coṁráḋ... ... ... ... | 20 | 21 |
| | 21 | 16 |
| | 22 | 12 |
| | 23 | 18 |
| Dráma ... ... ... ... | 24 | 10 |
| Scéaluiḋeaċt ... ... ... | 25 | 10 |
| Ceól Goṫa ... ... ... | 26 | 17 |
| | 27 | 28 |
| | 28 | 21 |
| | 29 | 14 |
| | 30 | 4 |
| | 31 | 2 |
| | 32 | 4 |
| Rinnce ... ... ... ... | 33 | 16 |
| | 34 | 15 |
| | 34(a) | 5 |
| Ceól Gléas ... ... ... | 35 | 35 |
| | 36 | 2 |
| | 37 | 31 |
| | 37(a) | 3 |
| An Cóiṁreaṁ ... ... | ... | 435 |

## CLÁR.

Ar gcuntas síos an méid duaiseann do fuair gaċ condae fá leiṫ, do réir ċláir na nduaiseann.

| Uiṁir. | Condae. | (a) Na hiomaiḋeachta (40) go léir. | (b) Iom. a 40. .i. duaiseanna i gcóir leanbaí sgoile, ar lár. | (c) Litríḋeacht ⁊ an dráma. |
|---|---|---|---|---|
| 1 | Corcaiġ ... ... | 82 | 29 | 24 |
| 2 | Gaillliṁ ... ... | 69 | 7 | 3 |
| 3 | Ciarraiḋe ... ... | 45 | 3 | 3 |
| 4 | Baile Áṫa Cliaṫ ... | 24 | 24 | 6 |
| 5 | Muiġ Eó ... ... | 22 | 1 | 1 |
| 6 | Portláirge ... ... | 12 | 3 | 2 |
| 7 | Clár ... ... ... | 10 | 2 | 1 |
| 8 | Antroma ... ... | 8 | 8 | 3 |
| 9 | Luimneaċ ... ... | 8 | 5 | 2 |
| 10 | Dún na nGall ... ... | 8 | 2 | 1 |
| 11 | Muinneaċán ... ... | 7 | 1 | — |
| 12 | Luġaiḋ ... ... | 4 | 1 | — |
| 13 | Iar-Ṁiḋe ... ... | 4 | — | — |
| 14 | Loċ gCarmain ... ... | 4 | — | — |
| 15 | Tiobraid Árann ... | 3 | — | — |
| 16 | Árd Maċa ... ... | 3 | — | — |
| 17 | Doire ... ... ... | 1 | 1 | 1 |
| 18 | Roscomáin ... ... | 1 | 1 | 1 |
| 19 | Cill Dara ... ... | 1 | 1 | 1 |
| 20 | Miḋe ... ... ... | 1 | 1 | — |
| | An cóimreaṁ ... ... | 317 | 90 | 49 |
| | Tar lear ... ... | 1 | 1 | 1 |
| | An mór-ċóimreaṁ ... | 318 | 91 | 50 |



# Imṫeaċta an Oireaċtais.

## 1901.

### Iomaiḋeaċt I.

Ealaḋa i nGaeḋilg ar "Ṡoláṫar Litriḋeaċta Ġaeḋilge san naoṁaḋ céad déag." Duais, £5. Beirt iomaiḋṫeóirí. Níor bronnaḋ duais san iomaiḋeaċt so.

---

### Iomaiḋeaċt II.

Ealaḋa úr-nua ar ċeann aṁáin de na ceisteannaiḃ seo leanas:— (*a*) Sgéal naċ ḃfuil ar ḟean-sgéaluiḋeaċt na ndaoine. (*b*) Ealaḋa Staraḋa. (*c*) Cur síos ar ḃall áluinn, nó ar an saoġal ġnáṫaċ i nÉirinn nó i n-éan-áit eile. (*d*) Ealaḋa ḋeaġ-ċoṁairle. Gan os cionn 7,000 focal i n-éin-ealaḋain díoḃ. An ċéad duais, bonn óir; Séamus O Laoġaire, Ros Mór, Baile Ḟinġin, Co. Ċorcaiġe, do ḃuaiḋ. An dara duais, bonn airgid; an Bráṫair Seaġán O Briain, Sgoil na mBráiṫreaċ, Cill Ċoca, Co. Ċill Dara, do ḃuaiḋ. An tríoṁaḋ duais, bonn prás; S. Mac Cormaic, Seaview-avenue, Church-road, Co. Baile Áṫa Cliaṫ, do ḃuaiḋ. Is iad Muintir an *Freeman's Journal* do ḃronn na duaiseanna so, agus ġlacadar seilḃ na n-ealaḋan fuair buaiḋ. Naoi n-iomaiḋṫeóirí déag.

---

### Iomaiḋeaċt III.

Cur síos i nGaeḋilg ar "Déanaṁ Féir"; le haġaiḋ an aosa óig nár ṡlánuiġ an 16. An ċéad duais, £2; Séamus O Broin (An Páirdín Fionn), Scoil na mBráiṫreaċ, Sráid Ṡéamuis, Áṫ Cliaṫ, do ḃuaiḋ. An dara duais, £1; Liam O Maoilḋoṁnaiġ, Cnoc Sain Alṗonsus, Luimneaċ, do ḃuaiḋ. Cúig iomaiḋṫeóirí déag. Sid í ealaḋa "An Páirdín Fionn":—

## Déanaṁ Féir.

I ndeireaḋ an tSaṁraiḋ nó b'éidir i dtús an Ḟóġṁair nuair ḃíos an féar fásta go léir, tosuiġeann na feilméirí ar a ġearraḋ. Tá an t-am ag dul i ndéiḋeannaiġe, agus ċíonn siad gur éigean dóiḃ ḃeiṫ ullaṁ i gcoinne buaiḋeart agus anaċan an Ġeiṁriḋ. Muna mbéidís aṁlaiḋ ḃéaḋ aimsir an Ġeiṁriḋ fuair go han-ċruaiḋ orta. Cuireaḋ a gcuid síl san Earraċ; d'ḟásadar san tSaṁraḋ; agus anois san ḃFóġṁar 'sé an t-am ċum toraḋ oibre na bliaḋna do ċruinniuġaḋ isteaċ in sna sgiobólaiḃ le haġaiḋ na haimsire nuair naċ ḟásann rud ar biṫ ar fud na bpáirc.

An ċéad rud, gearrann na spailpíní an féar, agus annsoin, téiḋeann siad tríd na páirceannaiḃ, ag scaipeaḋ an ḟéir ionnus go dtiocfaḋ leis tiormuġaḋ. San obair seo tá an ċontaḃairt. Is éigean an féar do scaipeaḋ go maiṫ nó ní ṫiormóċtaiḋe ar ċuma ar biṫ é. Iar sin leigeann siad do'n ḃféar fanaṁaint go dtí an t-am is miṫid dóiḃ beiṫ dá ḃailiuġaḋ isteaċ. Nuair ṫigeas an t-am ceart téiḋeann na fir oibre amaċ in sna páirceannaiḃ le gaiḃliḃ agus tógann siad suas an féar leó agus cuireann siad roinnt mór de le ċéile fá ċéadóir. Is deacair an obair í seo, ag tógḃáil an ḟéir i gcóṁnuiḋe in sna laeṫiḃ teó. Ḃíd siad tuirseaċ agus bíonn goile maiṫ aca 'n-a ḋiaiḋ ċum a gcuid bíḋ d'iṫe. Is dóiġ leis na páisdiḃ gurab é an spórt is fearr ar doṁan é dul suas ar an ḃféar, agus tuitim anuas arís, an féar do ṫarraing anuas, agus cleasa mar sin. Tugann siad cráḋ go minic do na fearaiḃ leis an obair sin, aċt is gnáṫaċ naċ ndéanann siad díoġḃáil ar biṫ.

'Sí sin go léir aiṫris ġearr ar a ḃfuil i ndéanaṁ an ḟéir i gcruaċaiḃ. Anois an t-am ċum an féar do ṫaḃairt isteaċ. Ar uairiḃ congḃuiġtear le haġaiḋ capall agus bó an ḟeilméara é mar bíonn an aimsir cruaiḋ san nGeiṁreaḋ ar na beiṫiḋeaċaiḃ seo, agus is deacair an rud capaill nó ba do ċongḃáil go slán gan féar agus is fearr leis an ḃfeilméir a ċuid féir féin d'usáid 'ná féar duine éigin eile do ċeannaċ. Ar uairiḃ eile beireann sé go dtí na bailte móra é agus annsoin díolann sé é, mar is éigean féar ḃeiṫ ag fearaiḃ buaile le haġaiḋ a gcuid bó.

I nIarṫar na hÉireann is minic naċ mbíonn obair le faġáil ag na fearaiḃ boċta agus is éigean dóiḃ dul ṫar an ḃfairrge go Sasanna ċum sliġe beaṫaḋ dóiḃ féin agus dá dteaġlaċaiḃ d' ḟaġáil. Is minic ṫéiḋeann sé go cruaiḋ ar na hÉireannċaiḃ boċta, mar ní i gcoṁnuiḋe ḃíos an obair le faġáil annsoin. Mar an gcéadna, táid i measg na nGall agus bíonn siad ag déanaṁ magaiḋ fúṫa. Aċt ní'l an cás mar sin aċt aṁáin nuair ḃíos an aimsir go maiṫ ċum an féar do ṫiormuġaḋ. Nuair naċ mbíonn, is cruaiḋ an obair ḃíos ar na feilméiriḃ. Cuireann an aimsir ḟliuċ cosg ar an obair, agus is minic nuair ḃíos sí leaṫ-ḋéanta ag an ḃfeilméir, go milleann an ḟearṫainn an obair agus

is éigean tosnuġaḋ arís air. Agus nuair ḃíos an féar 'n-a luiġe ar an talaṁ, milleann an ḃáisteaċ é, agus nuair ḃíos an aimsir go han-ḟliuċ, ní ḃíonn ann aċt aoileaċ 'n-a ḋiaiḋ agus é gan ṁaiṫ tar éis an tsaoṫair go léir do cailleaḋ ar a ḋéanaṁ.

Nuair ḃíos na fir ag obair san tráṫnóna in sna páirceannaiḃ san dtuaiṫ, is deas aoiḃinn an radharc é. Gaċ uile ḋuine ar a ġnó féin agus is minic iteann na fir a suipéar amuiġ san ḃféar úr, agus is an-ḟolláin slán an ḃeaṫa í—amuiġ i gcoṁnuiḋe fá'n aer ṁaiṫ. I ndeisceart na Fraince is breaġ an radharc, daoine, fir agus mná, buaċaillí agus cailíní i ḃfoċair a ċéile ag seinm, ag rinnce, agus ag imirt go lán-áṫasaċ agus mar sin caiṫeann siad aimsir an ḟéir ag déanaṁ grinn nuair ḃíos obair an lae déanta aca, is i n-am an tsuaiṁnis i meaḋón an lae.

AN PÁISDÍN FIONN.

---

## IOMAIḊEAĊT IV.

Cur síos i nGaeḋilg ar "Déanaṁ Féir"; le haġaiḋ an aosa óig, nár ḟéad trí bliaḋna ó soin, Gaeḋilg do léiġeaṁ, ná do sgríobaḋ, ná do labairt. (Caiṫfiḋ na daoine seo ḃuaiḋfeas dearḃuġaḋ an ċoinġill seo d'ḟaġáil ó ḋuine inċreidte éigint). Aon duine ḋéag d'iomaiḋteóiriḃ. An ċéad duais, £2; Liam O Maoilḋoṁnaiġ, Cnoc Sain Alṗonsus, Luimneaċ do ḃuaiḋ. An dara duais, £1; Brian O hÉaluiġṫe, Scoil na mBráiṫreaċ, Sráid Ṡéamus, Áṫ Cliaṫ, do ḃuaiḋ. Sid í ealaḋa Ṁic Uí Ṁaoilḋoṁnaiġ:—

## DÉANAṀ FÉIR.

Is tearc duine naċ maiṫ leis an tuaṫ. An té naċ maiṫ leis í is í mo ṫuairim láidir nár ṁaiṫ leis éan-áit ar ċlár an doṁain.

Maidin breaġ Ḟóġṁair timċeall a sé nó a seaċt de ḃliaḋantaiḃ ó soin ṫugas cuairt ar áit ins an tuaiṫ mar ḃfuil cáirde agam. Do b'é súd an ċéad uair agam ag dul ann, agus mar ḃíos im' ċoṁnuiḋe go dtí sin ins an mbaile ní gáḃaḋ ráḋ gur ṫaiṫin an áit liom go maiṫ.

Is é an Fóġṁar an t-am is fearr liom ḃeiṫ ins an tuaiṫ, mar timċeall an ama soin is eaḋ ḃíteas ag gearraḋ an ḟéir, agus muna mbéaḋ an féar is dóċa naċ mbéaḋ a leaṫ-oiread meara agam ar an tuaiṫ.

Ċuir an gléas spealadóireaċta iongnaḋ an tsaoġail orm an ċéad uair do ċonnac é. Ní ḟacas riaṁ a leiṫéid roiṁe sin. Is iomḋa uair do ċaiṫeas 'nuair ḃíos im' óġánaċ ag iarraiḋ a ḋéanaṁ amaċ goidé mar táinig leis an féar do ġearraḋ.

Cúpla bliaḋain ó ṡoin ba leis an speil do gearrtaí an féar, agus do réir mar airiġim, is í sin an tsliġe ġearrta is fearr leis, aċt a ṁoilleaċt. Rudaí iongntaċa is eaḋ na gléasta spealadóireaċta so, aċt ní gábaḋ ḋam a ṫuilleaḋ a ráḋ i n-a dtaoḃ, mar táid le feicsint i ngaċ áit anois.

Is é an ċéad rud eile déantar tar éis an ḟéir do ġearraḋ 'ná é do ṡaḃáil. Croiṫtear an féar agus scaiptear ar fud na páirce é, ċum é do ṫiormuġaḋ. Fágtar mar sin é ar feaḋ a dó nó a trí de laeṫeantaiḃ do réir na haimsire. Ní cóir cocaí a ḋéanaṁ de'n ḟéar go dtí go mbéiḋ sé tiormuiġṫe go maiṫ. Is maiṫ is cuiṁin liom an ċéad uair ḃíos ag sáḃáil féir: Ḃí sean-ḟear ag obair i n-aice liom, agus is aige féin gan aṁrus do ḃí an Ġaeḋilg go breaġ, blasta. Níor stad sé ar feaḋ nóimit aċt ag innsint sgéalta agus ag gabáil aṁrán. Páidín O Ceallaiġ dob' ainm dó. Tá Páidín ar ṡliġe na fírinne anois agus tá a ċuid Ġaeḋilge imtiġṫe leis, is baoġlaċ.

Ċoṁ luaṫ agus bíonn an féar tirim is gnáṫaċ cocaí do ḋéanaṁ de. Cruaċ beag féin is eaḋ coca. Ní cuiṁin liom go maiṫ anois cad ċuige go ndéantar cocaí, agus is eagal liom gurab aṁlaiḋ ḃéinn ag leigint na gaoiṫe isteaċ dá dtráċtfainn a ṫuilleaḋ orra. Fágtar an féar i gcocaiḃ go ceann cúpla lá, agus annsoin déantar cruaċ nó stáca ḋe. Tarraingeann capall na cocaí go dtí áit áiriṫe, agus 'nuair ḃíd siad go léir cruinniġṫe i ḃfoċair a ċéile cromaid na fir oibre ar an gcruaiċ nó ar an stáca do ḋéanaṁ. Is beag duine naċ ḃfaca cruaċ nó stáca riaṁ. 'Nuair bíonn an ċruaċ díreaċ tar éis beiṫ déanta ceangaltar le téadaiḃ nó le súgánaiḃ í. Rópa féin is eaḋ súgán. Ní'l sé ċoṁ maiṫ leis an téad, agus is dóiġ liom naċ ḃfuil sé dá úsáid anois ċoṁ coitċeanta agus do ḃíoḋ fad ó.

Sin a ḃfuil agam le ráḋ anois i dtaoḃ "Ḋéanaṁ Ḟéir." Tá mórán neiṫe eile baineas leis naċ ḃfuil dá míniuġaḋ

agam annso; agus is é an fáṫ agus an t-aḋbar naċ dtráċtaim orra mar gur mian liom gan an iomarca boḋarta do ċur ar an léiġteóir.

**Muimneaċ Óg.**

---

## Iomaiḋeaċt V.

Ealaḋa i nGaeḋilg ar "Gnáṫ-ṡaoġal Ṁuinntire na hÉireann i Riṫ an Oċtṁaḋ Céad Déag." Duais £5. Is é Don Eduarḋó O Muireagáin, leas-uaċtarán Ċonnarṫa na Gaeḋilge i dTír an Airgid do ḃronn an duais seo. Beirt iomaiḋṫeóirí. "Donn Fírinne" .i. Míċeál O [illegible]urċaḋa, Cúil Aoḋa, Baile Ṁúirne, do ḃuaiḋ, ⁊ sid í a ealaḋa:

## Ealaḋa ar Gnáṫ-Ṡaoġal Ṁuinntire na hÉireann i Riṫ an Oċtṁaḋ Céad Déag.

Tosnuiġeann an t-aos so le Ríġ Liam agus Máire i gceannas na hÉireann, agus tar éis Ċonnarṫa Luimniġ is fiosaċ do gaċ uile Ġaeḋeal go raiḃ muinntir na hÉireann mar sgata caorać gan maor dá seólaḋ. Do ḃí de ċead ag saiġdiúiriḃ Ríoġ Séamuis, do réir ċoinġeall an Ċonnarṫa, imṫeaċt go dtí éin-tír sa doṁan mar aon le n-a mnáiḃ agus a luċt leanaṁna agus cé gur ṁaiṫ le Ríġ Liam iad d'ḟanaṁaint san Arm Ríoġaṁail, níor ḟan tar míle díoḃ aige aċt d'imṫiġ timċeall fiċe míle aca anonn go dtí an Ḟrainnc. 'N-a measg ḃí an Taoiseaċ Pádraig Sáirséal féin, agus b'iad príoṁ-ṫúis an dreama ḟár-ḃuaḋa soin, dá ngoirṫear an "Campa Gaeḋealaċ" nó an Irish Brigade go mbeiḋ tráċt ar a ngníoṁarṫaiḃ gairge an ḟaiḋ is buan ḃéas Gaeḋeal. Is ró-ḟíor gur imṫiġ sgoṫ na nGaeḋeal go dtí an Ḟrainnc timċeall an ama so, agus gur iomḋa buille dian do ḃuaileadar ar son na tíre sin, mar léiġmíd gur cailleaḋ 45,000 aco, i seirḃís na Ḟrainnce ins na bliaḋntaiḃ seo idir 1691 agus 1745.

Do ḃí na Gaeḋil boċta i nÉirinn brúiḋte, briste agus a dtaoisiġ ar fán uata ag troid fá ḃrataċ iasaċta, aċt do ḃí sos beag aca ó na dliġṫiḃ pianaṁla, do réir Ċonnarṫa Sioṫċána Luimniġ. Ba ġairid do ṡeasaiṁ seo dóiḃ, mar níor aontuiġ Feis Ṡacson leis an gConnraḋ, agus dá ḃriġ sin do briseaḋ coinġill na sioṫċána cé gur i gcoinniḃ tola an Ríoġ go hiomlán é. Do cuireaḋ ar bun nó i bfeiḋm na dliġṫe pianaṁla níos déine 'ná riaṁ agus ní raiḃ oifig árd ná íseal aċt ag

duine de'n Nua-Ċreideaṁ Ṗrotastúnaċ, agus do ċuir seo na Caitliciġ boċta bun-os-cionn le hoifig ar biṫ d'ḟagáil fá'n Riaġaltas. Ní raiḃ cead ag Caitliceaċ ḃeiṫ 'n-a oide sgoile ná múineaḋ do ḋéanaṁ i dtiġtiḃ go príoṁáideaċ ná fós a leanḃ do ċur go tír eile ċum fogluma. Ba ḋubaċ dobrónaċ an saoġal ag Caitliceaċaiḃ boċta san am úd é; ní ḟéadfaidís luaċ ċúig ṗúnt de ċapall ḃeiṫ aca, óir, do réir na dliġe do ḃí cuṁaċt ag éan-Ċóṁursa Ṗrotastúnaċ é ṫógáil uaiḋ ċuige féin aċt ċúig ṗúint d'íoc as. Do ċaiṫ na sagairt urraḋas daingean do ṫaḃairt ḃeiṫ ḋóiḃ go síoṫċánta deaġ-ḃésaċ, agus do díbreaḋ go leór eile aca tar sáile. Ní ḟéadfaiḋe, do réir na reaċta céadna so, pósaḋ do ḋéanaṁ idir Ċaitliceaċ agus Protastúnaċ, óir do taḃarfaiḋe a gcuid maoine agus ollṁaitis do'n oiġre Ṗrotastúnaċ dob' aṫċumaire. Ní ḟéadfaḋ Caitliceaċ dul ar an gCoirte Ṁóir, agus fós ní ḟéadfaḋ fear dliġe cléireaċ Caitliceaċ do ṫógáil. San mbliaḋain 1703 do ṫáinig Diúic na hUrṁuṁan 'n-a "fear-ionaid" go hÉirinn, agus d'impiġ luċt Feise Íoċtair Ṡasanna air tuilleaḋ réime agus déineaċta do ṫaḃairt do na dliġtiḃ pianaṁla, cé ná raiḃ gáḃaḋ ar biṫ leis an ndaor-smaċtuġaḋ so mar do ḃí na Caitliciġ boċta go macánta géilleaṁail ċeana.

Do cuireaḋ reaċt ar bun san mbliaḋain 1704 le haġaiḋ na gCaitliceaċ, dá ngoirtear an Reaċt Pápaṁail (nó an "Popery Act"), agus seo mar ṫagair an reaċt so ḋóiḃ, agus ní gáḃaḋ aċt maċtnaṁ orta ċum fios do ḃeiṫ againn ná raiḃ ionnta aċt inniol ċum Caitliciġ do ṁeallaḋ ó n-a gCreideaṁ: dá n-iompóċaḋ sinsear cloinne éan-aṫar Ċaitliciġ 'n-a Ṗrotastúnaċ, ba leis ollṁaitis agus maoin a aṫar; agus dá n-iompóċaḋ éan-ṁac eile nó ingean leis an aṫair gcéadna, ar an gCreideaṁ nua, do ċuirfiḋe fá oideas duine de'n nua-Ċreideaṁ é, agus do ċaiṫfeaḋ an t-aṫair boċt Caitliceaċ díol as an oideaċas so. Annsoin arís ar ḃás éan-aṫar Ċaitliciġ do roinnfiḋe a ċuid maoine ar a ċloinn go léir, i dtreó ná béaḋ aċt réim beag agus sliġe ḟuarac ḃeaṫaḋ ag gaċ duine ḋíoḃ. Tuilleaḋ fós, ní ḟéadfaḋ Caitliceaċ talaṁ do ċeannaċ, ná téarma do ġlacaḋ ar talaṁ níos sia 'ná aon ḃliaḋain déag ar ḟiċid, agus dá dtuitfeaḋ talaṁ ċuige do réir sinsireaċta no oiġreaċta, níor ḃ'ḟéidir leis a ċoimeád do réir na dliġe. Ní raiḃ guṫ ag éinne i n-éan-toiliḋeaċt,

ná cead aige ḃeiṫ i n-oifig san Arm Ríoġaṁail, ná áit ar biṫ eile, gan leaḃar do ṫógáil agus dearḃuġaḋ ḃeiṫ dílis don Ċoróinn, agus druim do ṫaḃairt le Creideaṁ ar biṫ aċt an Nua-Ċreideaṁ. Do ṫagair so do luċt na gCreideaṁ eile ċoṁ maiṫ leis na Ca'tliceaċaiḃ, mar atá na Diúltóirí (Dissenters), ⁊c.

Aċt do meallaḋ iad so le geallaṁnaiḃ bréagaċa, éaḋon, ná cuirfiḋe an leaḃar so orṫa, ná cur isteaċ ar a gcreideaṁ, aċt ní raiḃ ins an méid seo, aċt margaḋ sgaoilte ceangailte, mar ba ḋian-ġearr do ṡeasaiṁ an Sasanaċ focal leó. An Test Act doḃ' ainm don reaċt so agus is i n-aimsir an Dara Seóirse agus Banríoġan Anna, ba ḋéine cuireaḋ i ḃfeiḋm é. Ní raiḃ cead ag éan-Ċaitliceaċ cóṁnuiḋe do ḋéanaṁ i Luimneaċ 'ná ins an nGailliṁ, agus iad so ḃí 'n-a gcóṁnuiḋe ionnta fá láṫair do ċaiteadar urraḋas daingean do ṫaḃairt ḃeiṫ go deaġ-riaġluiġṫe.

Do ḃí bronntanais da nDéanaṁ agus duaiseanna dá ḃfógairt ar ceannaiḃ Sagart agus Máiġistrí sgoile, ná raiḃ cead an Riaġaltais aca ċum na hoibre sin, agus a n-ainm, dearḃ-ċóṁairiṁṫe (Registered), agus is ar na Caitliceaċaiḃ do leagaḋ an ċáin seo do ṫugaḋ díol do luċt na hoibre sin.

Ins an mbliaḋain 1727 le linn an Dara Seóirse do rinneaḋ Aċt do ċuir na Caitliciġ bun-os-cionn le guṫ i dtoiliḋeaċt ar biṫ. Anois is léir dúinn nár ṡeasaiṁ an Sasanaċ focal leis na Diúltóiriḃ agus na Creideaṁaiḃ eile, óir do cuireaḋ i ḃfeiḋm an Test Act 'n-a gcoinniḃ i gCúige Ulaḋ; do díbreaḋ iad as Béal Feirsde agus as Doire; do briseaḋ iad ó ḃeiṫ 'n-a n-iúistísiḃ, ó ḃeiṫ 'n-a n-oidiḃ sgoile, agus do fógraḋ aindleaġṫaċ a bpósaḋ, aċt fós níor ġéill luċt na gcreideaṁ, aċt do ṡeasadar 'n-a gcoinniḃ go dúr agus go dána go haonda lé ċéile i n-aġaiḋ na feille agus na h-éagcóra do ḃí dá n-imirt orṫa ag an Riaġaltas claon.

Ins an mbliaḋain 1709 do ṫáinig an tIarla Uharton go hÉirinn 'n-a ḟear-ionaid, agus rinne sé a lán-diċeall ċum an tAċt Tástála (Test Act) do ḃualaḋ amaċ i dtreó go n-aontóċaḋ sé na Sasanaiġ agus na Gaill-Éireannaiġ de gaċ cineál creidim agus go mbéaḋ an dream le ċéile

i gcoinniḃ na gCaitliceaċ, aċt do ċlis seo air. Cé go raiḃ Feis againn i nÉirinn san am so, is fioraċ ná raiḃ éan-ḟeisire innti aċt feisire de'n Ċreideaṁ Ṗrotastúnaċ, agus ní raiḃ cuid ná páirt ag Caitliceaċaiḃ innti ná teidiol aca ċum focail do ráḋ ar a son féin.

San am so do ḃí go leór margaiḋeaċta idir Éire agus tíortaiḃ eile, agus d'aiṁḋeóin an ċogaiḋ agus an ċlampair do ḃí seo ag dul ċum cinn go maiṫ. Do ċonnairc luċt margaiḋeaċta Ṡasana go raiḃ seo aṁlaiḋ agus mar is dream éadṁar riaṁ muinntir na tíre sin, d'impiġeadar air Ḟeis Ṡasana cáin do ḃualaḋ ar ṁargaiḋeaċt na hÉireann aċt aṁáin ar lín-éadaċ.

Go haimideaċ ḋóiḃ féin d'aontuiġ Feis Éireann leis an níḋ céadna, cé gur iongantaċ an sgéal gur toiliġ muinntir na hÉireann le n-a Margaiḋeaċt féin do ḃriseaḋ ar son muinntire Ṡasana.

Le dliġtiḃ cama do ċoisgeadar ar ṁuinntir na hÉireann margaiḋeaċt le héin-tír eile, agus ar feaḋ tamaill do ċoisgeadar orta earraiḋe do ċur ċúċa féin go Sasana. Do ċuir seo muinntir na hÉireann i gcruaḋ-ċás óir do ṫeip orta ceannaċ d'ḟagáil ar ḃuaiḃ ná ar ċapallaiḃ, agus dá ḋeasgaiḃ sin, do ḃíodar go boċt anróċaċ. Nuair do ṫeip ar ṁuinntir na hÉireann ceannaċ d'ḟagáil ar stoc, do luiġeadar ar ḟaoṫraiḃ eile do ċur ar bun go háiriṫe Olainn-tiúrsal, mar do ḃí an tír go han-oireaṁnaċ ċuige sin, aċt ní raiḃ cabair ar biṫ insan méid seo, mar do ḃí láṁ ṫrom an Ġallḋaċais ós a gcionn. Do ċeap luċt riopaí Ṡasana go raiḃ díoġḃáil ag saoṫar olna na hÉireann dá ḋéanaṁ ḋóiḃ féin, agus d'aċċuingeadar ar Ríġ Liam an tiúrsal soin do ḃualaḋ amaċ, agus fuaradar an aċċuinge sin. Le hordugaḋ ó Ṡasana do leag Feis Éireann cáin ċeiṫre sgillinge ar gaċ púnt olna, nó ar gaċ púnt de ṁín-éadaċ olna, d'ḟágfaḋ Éire, agus ḋá sgilling ar gaċ púnt do ḃréid nó do plainín. Insan am gcéadna do ḋliġeadar i ḃFeis Ṡasana gan cead do ḃeiṫ ag Éireannċaiḃ, olann ná déantúsa olna do ċur go margaḋ ar biṫ sa doṁan aċt go Liberpool, Milford, nó Chestir, agus ní raiḃ cead an olann do ṡeólaḋ aċt ó sé bailtiḃ cuain i nÉirinn, .i. Droiċead Áṫa, Baile Áṫa Cliaṫ, Portláirge, Eóċaill, Corcaiġ, agus Ceann tSáile. Do ḃris an reaċt so Olainn-

tiúrsal na hÉireann, an níḋ do ċeap na Sasanaiġ do ḋéanaṁ, óir do ḃí an dliġe ar a gcumas féin aca.

Ba ḋeacair do sna hÉireannċaiḃ boċta seasaṁ níos sia le cam-ḋliġe an ḟóirnirt. Ní raḃadar i n-ann sliġe ḃeaṫaḋ do ḋéanaṁ amaċ ag baile agus ní raiḃ éin-ḃealaċ réiḋ ḋóiḃ aċt aṁáin an bealaċ ċum na nDúiṫċí iasaċta, dul sa ċoigcríċ agus a sliġe ḃeaṫaḋ do ṫuilleaṁ go cruaiḋ ann. Deirtear gur imṫiġ dá ḟiċid míle aca láiṫreaċ buill le fuaċt is fán go Sasana Nua. Sid é an t-am do ṫosnuiġ Éireast na nGaeḋal, galar fóirior, do leanann go dtí an t-am so do láṫair.

Anois ní raiḃ éan-tsaoṫar i nÉirinn aċt aṁáin líon agus lín-éadaċ, agus do ḃí Rialtas Ṡasana an-toileaṁail ċuige sin, óir ní raiḃ cur-isteaċ aige ar a margaiḋeaċt féin, aċt ní ḋeaġaiḋ sé ċum cinn ar fud Éireann i gceart aċt aṁáin i nUlcaiḃ, agus tá sé 'n-a ṡaoṫar ġnáṫaċ annsoin fós.

Mar is gnáṫaċ nuair ḃíonn cáin ró-ḋian i n-éin-tír bíonn margaiḋeaċt dá ḋéanaṁ i gan-ḟios, nó ar sgáṫ agus b'é an dála céadna i nÉirinn é; do ḃí an olann dá seólaḋ go dtí an Ḟrainnc, agus leaṫ-ċoróin ġá ḟaġáil ar gaċ punt di, agus gan aċt cúig ṗingine an púnt ar ṁargaiḋiḃ Ṡasana uirri. Dá ḃríġ sin do ṁéaduiġ an ṁargaiḋeaċt ċlampair sin ar dtugtar smugléireaċt, agus do lean sé i nÉirinn ar feaḋ na gcianta; agus do ṁéaduiġ an ċéard ainḋleaġṫaċ, saiḋḃreas gaċ aicme i nÉirinn. Is fíor, gur minic do ṫug an Rialtas orta féin cosg do ċur leis an obair seo, aċt do ṫeip orta gaċ uair.

San mbliaḋain 1719 do ḃí an sgéal go han-ċlampraċ idir Ḟeir Éireann agus Ḟeir Ṡasana. An dliġe do ġníṫí ṫall ní raiḃ meas le faġáil aḃfus uirri, aċt do dineaḋ aċt san mbliaḋain seo do ṫóg an réim as láṁaiḃ na nÉireannaċ, agus do ṫug cuṁaċt d'ḟeir Ṡacson dliġṫe na hÉireann do ċumaḋ. B'é Seóirse a hAon Rí Ṡacson san am so, agus is é ainm an reaċta so, an "Sixth of George the First." Do cailleaḋ an Seóirse seo san mbliaḋain 1727, agus is é a ṁac do ṫáinig i gceannas 'n-a ḋiaiḋ, .i. an Dara Seóirse. Agus is é an fear-ionaid do ḃí i nÉirinn an tan so an Tiġearna Carteret, fear dleaġṫaċ macánta do ṫuill dó féin gean agus mór-urraim na gCaitliceaċ. Aċt do ḃí fear feaḋma eile ann, .i. Easpog

Gallḋa darb' ainm Boulter, fear do ḃí riaṁ i gcoinniḃ na gCaitliceaċ. Is é an fear so do ċuir ar bun na Charter Schools, sgoileanna 'n-a bfaiġeaḋ clann na ndaoine mboċt teagasg, múineaḋ, agus ceárd, gan cosdas ar biṫ agus maraon leó soin, biaḋ agus éadaċ.

San mbliaḋain 1747 do ṫáinig an tiarla Harrington 'n-a ḟear-ionaid ⁊ maraon leis Easpog Gallḋa eile darb' ainm Seóirse Stone, i n-ionad Boulter. Do ṫarraing feill-ġníoṁarṫa na beirte seo orṫa féin fearg, fuaṫ agus ḋít-ċúis na ndaoine, óir ní raiḃ uaṫa aċt cáil, creideaṁ, agus béasa an tSasanaiġ d'árduġaḋ agus do ċur ar bun. Ċeiṫre bliaḋna d'éis an ama so, do ṫáinig an Diúic Dorset agus a ṁac Seóirse Sacbille do ḃí mar Rúnuiḋe ag an gCoróin. Do ḃí an beirt seo coṁ dian le Harrington agus Stone, agus na daoine coṁ mór 'n-a gcoinniḃ agus coṁ fuaṫṁar dóiḃ. San am so do ḃí fás-is-barr airgid sa Ċiste Éireannaċ, agus do ṁeas na Tír-ġráḋtóirí (Patriots) é ċur ag íoc fiaċa an Náisiúin, aċt duḃairt fir feaḋma an Ríoġ nár ḃ'ḟéidir sin do ḋéanaṁ gan orduġaḋ nó cead an Ríoġ. Do ḃí cuir-is-cúiteaṁ ar an gceist so ar feaḋ tamaill, agus is é an réiḋteaċ do rinneaḋ san bḟeis Éireannaċ, an t-airgead do ċur ag déanaṁ bóiṫre agus droiċead ar fuid Éireann. Do lean coiṁeasgar mór an obair seo, agus do ḃí na Gaeḋil go clampraċ, bagarṫaċ, agus go hurċóideaċ. Do ḃí an toirmeasg ag neartuġaḋ go dtí an bliaḋain 1755, agus do glaoḋaḋ tar n-ais ar Dorset, agus ṫáinig Harrington, agus leis an bfear so ṫáinig síoċtáin agus réiḋteaċ. Do ḃí na Tíor-ġráḋtóirí go han-dána anois, agus congantaċ go leór. Do tosnuiġeadar ar beit ag éileaṁ cirt, agus aṁáin na Caitlicig ná raiḃ corruiḋe ionnta, d'árduiġeadar a nguṫ, aċt níor éirt éinne leó ar dtúis. Is iad an Doċtúir O Coṁraiḋe as Baile Áṫa Cliaṫ, Séarlas O Concuḃair ó Roscomáin, agus fear eile as Portláirge darb' ainm Uise do ṁúsgail na Caitlicig as a dtrom-ṡuan. Do tosnuiġeadar le beit ag spíoraḋ na Sagart ċum cirt d'éileaṁ dá ndaoiniḃ, aċt cé nár ċuir cainnt na Cléire an t-imṡníoṁ nó an spréiḋ ċeart ar lasaḋ ins na daoiniḃ, mar sin féin, do tug sé breis misniġe agus dóċais dóiḃ. Is iad luċt siopaí agus margaiḋeaċt is mó tóg an ċúis ar láiṁ. Do ċuireadar so ar bun Coṁaltas Caitliceaċ ċum gnótaí na gCaitliceaċ do ċur ċum cinn, agus do ḃíoḋ cruinniġṫe

agus comairle aca dá ndéanaṁ i mBaile Áṫa Cliaṫ. Annsoin insan mbliaḋain 1757 nuair ṫáinig Seaġán Ruiséal mar ḟear-ionad, do sgríoḃ an Comaltas Caitliceaċ Dileagra, ag cur síos a ngearán, agus fuaradar freagra taiṫneaṁaċ ó'n nduine uasal so, agus b'é seo an céad tógḃáil-ċinn do fuair na Caitlicig boċta ar son a gcreidiṁ, agus príoṁ-ṫúis na hoibre glórṁaire do cuireaḋ ċum cinn i laeṫiḃ Ḋoṁnaill Uí Ċonaill. San am so do bris cogaḋ amaċ idir an Ḟrainnc agus Ṡasana, agus do ḃí sgeit agus eagla ar na Sasanċaiḃ go dtiocfaḋ na Ḟranncaiġ go hÉirinn, óir do ḃí ráfla go raḃadar ar aigne teaċt. Do ḃí cablaċ gléasta na Sasanaċ ag muir-ṫeasdal gaċ lá ag faire, aċt is fír-ṁinic do ṫagaḋ long no frigéad mear Frannċaċ go cuantaiḃ ró-ḟáilteaċ na hÉireann d'aiṁdeóin an ḟaireaċáin sin, agus is iomḋa foġluiḋeaċt mara do-ġnídís.

Do ḃí anró iongantaċ i measg na nGaeḋal timċeall na bliaḋna, 1761, óir do ḃí an talaṁ beagnaċ go léir daingniġṫe suas ċum féir agus gan puinn ċuireaḋóireaċta dá ḋéanaṁ. Do cuireaḋ ar bun Cumainn Aonda fá ṁóidiḃ dearḃṫa,—do ḃí daoine de gaċ cineál creidiṁ ann—ċum seasaiṁ i n-aġaiḋ máiġistrí an talaiṁ agus ċum cead an talaiṁ d'oibriuġaḋ do ḃaint amaċ. Do leagaidís gaċ oiḋċe na daingin agus na claiḋṫeaċa agus do ḃíoḋ fallaing ḟada ḃán ar gaċ duine aco. Mar ġeall air sin do tugaḋ na Buaċaillí Bána orṫa. Mar an gcéadna do ċuireadar i gcoinniḃ deaċṁaiḋṫe agus ċána na bportaċ móna, oir san am soin do ḃí cáin ar gaċ uile níḋ, mar adeir an file :

"Cíos Ríoġ, cíos tíre, cíos cléire;
Cíos sróine, cíos tóna, cíos téiġte;
Airgead ceann i gceann gaċ féile,
Airgead teallaiġ is bealaiġ do réiḋteaċ."

Do ċuir na Buaċaillí Bána i gcoinniḃ gaċ uile níḋ ḋíoḃ so, agus ní féidir a ṡéanaḋ go raḃadar an-ḋian ar na daoiniḃ seo do ḃíoḋ aca dá smaċtuġaḋ. Do ṫógaidís amaċ as na leabṫaċaiḃ iad i lár na hoiḋċe lomnoċtta agus do ċaiṫidís isteaċ i n-uisge fuar iad, ċum pianós do ċur orṫa, agus annsoin do ṫarraingidís tríd na sgeaċaiḃ iad dá gcréaċtuġaḋ agus dá ngearraḋ. Do ḃí obair na buiḋne seo ċom sgannraṁail, gráineaṁail sin gur ċuir an

Riaġaltas cuid de'n arm amaċ ċum a gcuṁaċt do ḃriseaḋ agus is é an áit gur suiḋeaḋ an t-arm i gCloiċín an Ṁargaiḋ i gContae Tiobrad Árann.

Ḃ'é an tAṫair Nioclás O Síṫiġ do ḃí 'n-a Ṡagart Paróiste san mbaile sin, an tan soin agus ba ġairid gur cuireaḋ 'n-a leiṫ beiṫ ag glaoḋaċ isteaċ na mbuaċaillí mḃán, agus do fógraḋ duais ar a ġaḃáil aċt d'ḟreagair sé féin do'n ċúis. Do pléiḋeaḋ an ċúis i nÁṫ Cliaṫ agus do sgaoileaḋ amaċ saor é. Aċt do ḃí an droċ-aṁras air, agus ba ġearr gur gaḃaḋ arís é ar ċoir ba ṫruime 'ná soin .i. gur ḋúnṁairḃ sé duine de sna fearaiḃ do ṫug fiaḋnaise 'n-a ċoinniḃ i gcúis na mbuaċaillí mbán.

Do daoraḋ go héagcóraċ sa ċoir seo é agus do croċaḋ é ar nós na mílte eile Caitliceaċ san aois seo. Do ḃí buiḋne rúnda, ar fuid Éireann ag cur i gcoinniḃ trom-ċíosann, agus leasuiġṫe bóṫar do'n uaisleaċt, agus cána na bportaċ móna, mar atá, na "Croiḋṫe Daraċ," agus na "Croiḋṫe Cruaiḋe." Do ṫárluiġ imreas idir Ḟeir Éireann agus Feir Ṡasana san mbliaḋain 1762, mar ġeall ar Aċt do deineaḋ i bḞeir Éireann ag taḃairt cead do Ċaitliceaċaiḃ iasaċt airgid do ṫaḃairt ar urraḋas talaiṁ, aċt níor aontuiġ Feir Ṡacson leis an Aċt so agus do ḃris Feir Éireann féin é an ait-ḃliaḋain, óir do ċeapadar go dtiocfaḋ iomad talaiṁ ar láṁaiḃ na gCaitliceaċ. San mbliaḋain 1771, do fuair na Caitliciġ cead caogad acra de talaṁ portaiġ do ṡaoṫruġaḋ, aċt ar ċoinġeall ná béaḋ an portaċ i ngar ṁíle d'éan-tsráid ná baile mór. Agus annsoin ċum an taḃartas beag so do ċur ar neaṁ-níḋ d'árduiġ an Tiġearna Townsend, do ḃí na fear-ionaid san am so, an ċáin do ḃí leagṫa ċum díolaiḋeaċt do ṫaḃairt do Ṡagartaiḃ do ṫréigfeaḋ a gCreideaṁ, ó ḋeiċ bpúint fiċead go dá ḟiċid púnt, agus is iad na Caitliciġ do ċaiṫfeaḋ seo do ḋíol. Do baisteaḋ ar an mbronntanas so "ór-ḃraona Townsend." Do ḃí an teist amuiġ ar an bfear so go raiḃ sé go maiṫ ċum meallaḋ agus bríbéireaċt do luċt an riaġaltais, aċt do ṁúsgail na claon-ḃearta so sprioraid agus meanamna na dTíor-ġráḋtóirí ċum seasaiṁ leis na gnótaiḃ Gaeḋealaċa, fá tuairim an Ġallḋaċt do ḃriseaḋ agus do ċur fá ċois.

San am so do ṁair triúr d'fearaiḃ éagsaṁla lán de ċuṁaċt de ḃríġ, agus d'éireaċt. Hannraoi Flood,

hAnnraoi Grattan, agus Éamonn De Búrca. I bFeis Ṡacson is eaḋ do ṫaisbeáin De Búrca a intleaċt agus a ṁór-aigeantaċt, agus do ṫuit na gnóṫaí Éireannaċa ar láṁaiḃ na beirte eile agus ní misde a ráḋ gur ṁaiṫ an díol orṫa é. San mbliaḋain 1775, do ḃris cogaḋ amaċ idir Ṡasana agus Aimeiriocá, do bí fá'n am so fá Riaġluġaḋ Ṡasana, óir do ṁeas na Sasanaiġ iomaḋ cána do leagaḋ orṫa, gan cead aca focal do ráḋ ar a son féin. Nuair do ḃris an cogaḋ soin amaċ d'iarr Riaġaltas Ṡasana congnaṁ fear ar Ḟeis na hÉireann, agus fuaradar ċeiṫre ṁíle fear ar ċoingeall an cosṫas do leanfaḋ iad do leagaḋ ar Ṡasana. Ċum biaḋ an airm do ḋéanaṁ saor, agus ċum biaḋ do ċur bun-os-cionn le dul go cuantaiḃ Aimeiriocá, do leagadar cáin trom ar gaċ cineál bíḋ d'ḟágfaḋ calaḋ-ṗuirt na hÉireann, níḋ do ċreaċ feirmeóirí na hÉireann agus ċuir iad i gcruaḋ-ċás. Do ċuir an níḋ sin fearg ar ḟeirsiḃ Éireann agus do ṁéaduiġ arís an ṁargaiḋeaċt ċlampair sin smugléireaċt; agus do bí guṫ a lán-daoine leis na hAimeiriocánaiġ, óir do ṫuigeadar go rabadar fé ṫrom-ualaċ na sgláḃuiḋeaċta ag na Sasanċaiḃ, mar bíodar féin. Annsoin nuair do ḃris an ceannṗort Aimeiriocánaċ Gage ar an gceannṗort Sasanaċ Burgoyne agus ar a sé míle Sasanaċ i Saratágo, agus gur ḟógair an Ḟrainnc saoirse agus neaṁ-spleáḋċas do sna hAimeiriocánċaiḃ, do tógaḋ an ċáin de'n ṁargaiḋeaċt arís.

San mbliaḋain 1778 do cuireaḋ i bfeiḋm aċt i bFeis na hÉireann ag tabairt cuṁaċt do Caitliceaċaiḃ téarma do ġlacaḋ ar ṫalaṁ ar feaḋ naoi gcéad ⁊ naoi mbliaḋna déag is ċeiṫre fiċid agus do buaileaḋ amaċ an tAċt do ṫugaḋ an talaṁ do'n tsinsear ċloinne d'iompóċaḋ 'n-a Ṡasanaċ; agus insan mbliaḋain 'n-a ḋiaiḋ sin do buaileaḋ amaċ an tAċt tástála, agus ṫug seo fuasgailt ar na Diúltóiriḃ ċom maiṫ céadna. Nuair bí cogaḋ Aimeiriocá ar siubal, do bí bagairt ón bFrainnc teaċt ag ionnsaiġe na hÉireann, agus ó bí an t-arm amuiġ ó ṁuinntir na hÉireann, do ġlac eagla iad go dtiocfaḋ tóir éigin isteaċ orṫa agus gan iad láidir go leór ċum an Oileáin do ċosaint, agus luingeas iasaċta 'n-a gcuantaiḃ gaċ lá. Do ċeap daoine eólḋaċa na tíre fir do ġlacaḋ isteaċ agus iad do ṁúineaḋ i gcleasaiḃ ċogaiḋ. Do ġléas agus d'armáil na Tiġearnaí talaiṁ a dtionóntaiḋṫe, agus

roiṁ ṁí na Bealtaine 1779, do ḃí ceiṫre ṁíle bailiġṫe i gContae an Dúin agus Antroma, agus cé ná raiḃ toil an Riaġaltais ċum na hoibre seo do leanadar ag glacaḋ na ndaoine isteaċ ċum go raiḃ i ndeireaḋ na bliaḋna 1779, dá ṁíle agus dá ḟiċid fear bailiġṫe i gcúig Ċúige na hÉireann, an Tiġearna Charlemont mar ṫaoiseaċ i nUltaiḃ agus an Gearaltaċ tréan an Diúic Laiġean mar ṫaoiseaċ i gCúige Laiġean; na Saor-ṫolóirí (nó na Volunteers) do ġairmeadar orṫa féin; aċt is fíor ḃeag Caitliciġ ḃí 'n-a measg.

Nuair fuair na Tíor-ġráḋṫóirí an congnaṁ agá ndrom do laḃradar go dána leis an Riaġaltas, go ró-áiriṫe Hannraoi Grattan, óir do ḃí Flood san am so 'n-a oifigeaċ ag Riaġaltas Ṡasana, agus dá ḃríġ sin do ċaill sé rún-aigne na ndaoine.

Nuair ċnósuiġ feisirí na hÉireann i bpárlamaid san mbliaḋain 1779, le hordáid ḃríoġṁair do noċt Grattan do na feisiriḃ go gcaiṫfeaḋ Éireannaiġ Saor-ṁargaiḋeaċt d'ḟaġáil, agus d'éis mórán cur-is-cúiteaṁ, do fuair sé amaċ ḋóiḃ Saor-ṁargaiḋeaċt, ar Olainn-tiúrsal agus ar ġlainiḃ agus Saor-ṁargaiḋeaċt, ar gaċ níḋ insna ríoġaċtaiḃ fá'n Riaġaltas Ṡasanaċ (British Colonies). Aċt i dtaoḃ an Ċaitliciġ ḃoċt, ó ṫúis go deireaḋ ní raiḃ cead aige ḃeiṫ 'n-a ḟeisire, agus ní raiḃ guṫ aige i n-éan-toiliḋeaċt, agus ní raiḃ ionnta aċt dream meaṫluiġṫe gan súil le téarnaṁ. Do ḃíodar claoiḋṫe tnáite ag deaċṁaiḋṫiḃ, mar ba riaċtanaċ orṫa cliar an Nua-ċreidiṁ do ċoṫuġaḋ agus 'n-a ṫeannta soin cíos trom do ḋíol leis an dtiġearna talaiṁ, agus do ċaiṫeaḋ seisean gaċ pinginn de ṫar sáile. Ċum cur 'n-a n-aġaiḋ seo do cuireaḋ ar bun cumainn dlúṫ-aonda dílse; gaċ cumann díoḃ ag glaoḋaċ ainm fá leiṫ orṫa féin, mar atá na Ceartóirí (Right Boys) agus Buaċaillí aṁairc an lae (Peep o' Day Boys), agus d'oibriġeadar so go dian i n-aġaiḋ na gCaitliceaċ i gcás gur ċaiṫeadar soin féin éirġe amaċ ċum iad féin do ċosaint, agus do ġlacadar mar ainm na Cosantóirí (nó na Defenders).

Is iomḋa gníoṁ feille ⁊ dún-ṁarḃaḋ d'agair na páirtiḋṫe seo ar a ċéile, ar feaḋ na gceiṫre mbliaḋan nó mar sin do lean an obair ró-ġráineaṁail seo, agus is i measg na sglábuiḋṫe agus na ndaoine mboċt ba

ġnáṫaiġe an obair seo dá cleaċtaḋ. I measg na ndaoine ḃfoġlumṫa, tuigsionnaċ, do ḃí cruinniġṫe rúnda aċt is ċum gnóṫaí politiḋeaċta do ċur ar aġaiḋ é. Ar na fearaiḃ is mó oibriġ sa ċúis seo do ḃí an Tiġearna Charlemont, an Tiġearna Moira, Napper Tandí, agus Hamilton Ruaḋán, agus Uolf Teón. Dliġṫeóir do b'eaḋ Teón, agus insan mbliaḋain 1791 do toġaḋ mar rúnuiḋe é ar an gCumann Ċaitliceaċ i mBaile Áṫa Cliaṫ. Insan mbliaḋain ċéadna so do ċuaiḋ sé go hUltaiḃ, agus do ċuir ar bun ann Cumann dá ngoirṫear na Gaeḋil Aonda (United Irishmen). B'é rún-oibre an Ċumainn seo, na dliġṫe pianaṁla do ḃualaḋ amaċ, agus do ḃí daoine de gaċ creideaṁ ar an gCumann dlúṫ-aonda, ar éin-intinn aṁáin. Do ṫáinig as an obair seo go ndearnaḋ aċt um mí an Abráin san mbliaḋain 1793 do ṫug cead do sna Caitliceaċaiḃ guṫ do ḃeiṫ aca in gaċ toiliḋeaċt, cead léiġinn agus foġluma agus cead dul ar an gcoiste ṁóir, agus i measg na coda ba ḟaiḋḃire agus ba ṫábaċtṁaire ḋíoḃ cead arm teineaḋ d'iomċur, aċt do ḃí riaċtanaċ orṫa ḃeiṫ dílis do'n Ríġ agus do'n Ċoróin. Ar feaḋ na haimsire seo do ċoimeád an Riaġaltas súil ġéar i ndiaiḋ an Ċumainn Ċaitlicig agus na nGaeḋil Aonda, agus i mí Ḟeabra 1793 do ḃí cruinniuġaḋ ag na Gaeḋil Aonda ar ar ċinneadar dileagra do ċraoḃsgaoileaḋ ag marluġaḋ agus ag aoiriuġaḋ na dTiġearnaí mar ġeall ar léir-sgrúdaḋ do ḋéanaṁ ar ġnó na gCeartóirí, agus mar ġeall ar an ndileagra so, do fuair Simeón Buitléir do ḃí 'n-a Ċaṫaoirleaċ ar an gcruinniuġaḋ, agus Oliber Bond do ḃí 'na Rúnuiḋe air, sé míosa i gcarcar agus cúig céad púnt fíneála. Do ḃí fear eile ann darḃ ainm Hamilton Ruaḋán, duine go raiḃ réim ṁór talaiṁ aige i nUltaiḃ, agus do ḃí san am so 'n-a ḋalta ar na Saor-tolóiriḃ. Do ċeap agus do ċraoḃsgaoil an fear so dileagra ċum na nGaeḋeal Aonda i láṁ-sgríḃinn an Doċtúra O Dreaġnáin. Do cuireaḋ an dliġe i n-aġaiḋ Ruaḋáin, agus do fuaraḋ ciontaċ é, agus fuair sé ḋá ḃliaḋain i gcarcar agus cúig céad púnt fíneála. An faid do ḃí Ruaḋán i gcarcar do ṫáinig teaċtaire ó'n bFrainnc darḃ' ainm Uilliam Iacson, fear de'n ċléir ġallḋa. Ar ṫaisdeal do'n duine seo ó'n bFrainnc do ġaiḃ sé go Lundain i Sasana, agus do ḃuail suas leis fear dliġe darḃ ainm Cockayne, agus go haimideaċ do ṫug Iacson fios rúin a aisdir go hÉirinn do'n ḃfear so, cé naċ raiḃ ann aċt fear faireaċáin i

seirḃís Ṗitt. Do ḃí cóṁráḋ aca so le taoiseaċaiḃ na nGaeḋeal Aonda ar raiḃ Teón, Leonard Mac an Ḟailġe, agus le Ruaḋán do ḃí sa ċarcar. Do sgrúduiġ Teón do'n teaċtaire cionnus mar ḃí an sgéal i nÉirinn aca, agus do sgríoḃ Hamilton Ruaḋán é, agus do ḃeir Iacson leis cóiḃ ar an sgríḃneóireaċt soin. Do ḃí fios na hoibre seo ag an Riaġaltas ó n-a ḃfear faireaċáin, agus nuair ċeapadar go raiḃ gaċ níḋ réiḋ rianta ag na Gaeḋil Aonda do tógaḋ 'n-a ṗríosúnaċ Iacson, an t-oċtṁaḋ lá fiċead de'n Aibreán, 1794. Nuair fuair Ruaḋán amaċ an sgéal so, le feartaiḃ éigin d'éaluiġ sé ar an gcarcar, ar ḃreab do ṫabairt do'n doirseóir, agus d'imṫiġ sé air go dtí an Ḟrainnc, agus as soin go Sasana Nua, cé go raiḃ míle punt duaise os a ċeann. Dob' éigin dó teiċeaḋ mar do ḋaorfaḋ an sgríḃneóireaċt é.

I gcionn bliaḋna do cuireaḋ cúis Iacson dá pléiḋe agus do daoraḋ é ar fiaḋnaise Cockayne, agus oir do ḃí a ḟios so ag Iacson roiṁ ḋul isteaċ sa ċúirt dó, d'ól sé deoċ niṁe agus do ṫuit an t-anam as istiġ sa ċúirt. Ins na bliaḋantaiḃ seo idir 1794 agus 1796 do tugaḋ sár-iarraċt ar ċruaḋ-ġeiṁleaċaiḃ na gCaitliceaċ do sgaoileaḋ leis an Iarla Mac Uilliam, do ṫáinig 'n-a Ḟear-ionaid i dtosaċ na bliaḋna 1795. Fear dleaġtaċ eólḋaċ do b'eaḋ é do ḃí ar aigneaḋ cóiṁ-ṫeidiol agus cóṁ-riaġail do ṫabairt do na Caitliceaċaiḃ mar aon le saor-ċead a gCreidiṁ. Do ṫug so misneaċ do ṁuinntir na hÉireann, agus le dóċas láidir do ṫug Grattan bille do láṫair na Párlaimide ċum cead do ṫabairt do gaċ Caitliceaċ ḃeiṫ 'n-a ḟeisire, aċt ċum seo do ċur 'n-a ḋliġe ḃí riaċtanaċ toil an Ríoġ agus na dTiġearnaí agus na nÍoċtarán do ḃeiṫ leis.

Nuair ṫáinig Mac Uilliam 'n-a ḟear-ionaid do ḋíbir sé as oifig ṫábaċtṁar do ḃí aige fé'n Riaġaltas Seaġán Dúisméaraċ. Nuair cuireaḋ as oifig an fear so, do ċuaiḋ sé go Sasana ag déanaṁ a ġearáin leis an Riġ, agus duḃairt leis go raiḃ baoġal ar an Nuai-Ċreideaṁ i nÉirinn. Do ġéill an Rí do ḃriaṫraiḃ an duine seo, agus do cuireaḋ cosg le héirġe i n-áirde na gCaitliceaċ. Do buaileaḋ amaċ an t-aċt do ṁeas Grattan do ċur ċum cinn, agus mar ḃarr ar gaċ donas, do glaoḋaḋ tar n-ais ar Ṁac Uilliam cé ná raiḃ sé i n-oifig aċt ráiṫċe agus ba ṁór é cúṁaḋ na gCaitliceaċ 'n-a ḋiaiḋ. Cúpla

lá d'éis Mac Uilliam d'ḟágáil Éireann do ṫáinig an tIarla Camden. Do ṫug Grattan arís do láṫair na Párlamaide an Bille, "Saoirseaċt Creidiṁ agus cóṁ-riaġail" do na Caitliceaċaiḃ (Emancipation Bill), aċt do buaileaḋ amaċ é, óir i n-aġaiḋ an ġuta ḃí leis do ḃí triúr 'n-a ċoinniḃ. D'árduiġ seo fraoċ agus fearg ṁuinntire na hÉireann de gaċ creideaṁ agus do ṁaċtnuiġeadar ar éirġe amaċ i gcoinniḃ an Riaġaltais, ag súil le congnaṁ ó ċuṁaċt éigin ċum a Neaṁspleáḋċas féin do ġabáil agus Toġa-Riaġaltas do ḋéanaṁ d'Éirinn. Do ḃí an cumann so na nGaeḋal Aonda ag neartuġaḋ ó am go ham ċum go raiḃ san mbliaḋain 1795, cúig céad míle ḋíoḃ ann, agus cé go raiḃ móide dearḃta ag an gCumann so gan éinne d'ḟeallaḋ, aċt gaċ éinne do ḟeasaṁ fírinneaċ, i n-aiṁḋeóin an ṁéid so do ḃí caora ḋuḃ n-a measg, an fear dliġe ag an gCumann Leonard Mac an Ḟailġe. Do ṫugaḋ an fear so gaċ rún do Ṗitt. Do ḃí Uolf Teón amuiġ ó'n gConnraḋ Aonda i Sasana Nua óir dob' éigin dó teiċeaḋ, tamall roiṁe seo, mar ġeall ar ḟiaḋnaise, do ṫáinig amaċ ar ṗléiḋe ċúise teaċtaire na Frainnce Iacson. Do ḋaorfaḋ an ḟiaḋnaise seo Teón ċóṁ maiṫ le Iacson agus sid é fáṫ gur fág sé Éire.

Aċt sul ar fág sé a ṫír ḋúṫċais do ṫug sé dá ċoṁḋaltaiḃ is na Gaeḋil Aonda, geallaṁaint ar ċongnaṁ do ḟoláṫruġaḋ ċum Éire d'ḟuasgailt. Is i nDún Ṁic Airt i bḟíor-ṁullaċ an ċnocáin ar a nglaoḋtar Cnoc na hUaṁa (Cave Hill) i gCo. Antroma do ṫug sé an ġeallaṁaint, agus d'impiġ ar a ċompánaiṫiḃ oiḃriuġaḋ go héag ar son saoirseaċta. D'ḟág Teón Sasana Nuaḋ, agus do ċuaiḋ do'n bFrainnc ag iarraiḋ congnaiṁ ċum Éire fuasgailt ó ċruaḋ-smaċt Gall. Do fuair sé an congnaṁ soin o'n Ríġ Laoiseaċ xiii, agus do ḃíodar ġá n-ullaṁuġaḋ féin i dtúis na bliaḋna 1796, slóiġte líonṁara dá gcur i n-eagair, i bPárais na Frainnce agus nuair ḃíodar réiḋ rianta ċum aisdir, d'ḟágadar Cuan Ḃreist sa taoiḃ ṫiar de'n bFrainnc an séaṁaḋ lá déag de ṁí na Nodlag 1796; Caḃlaċ gléasta trí longa agus dá ḟiċid cogaiḋ, agus sluaġ líonṁar cúig ṁíle déag fear leó d'ḟearaiḃ toġṫa agus armáil do ċúig míle is dá ḟiċid fear.

Is é an Taoiseaċ Hoche ba ċeannport ar na slóiġtiḃ agus Grouchi le ḃeiṫ mar ċeannport ar talaṁ tirm agus do ḃí Teón ar bord luinge aca. Ní raiḃ san am úd ann,

aċt luingeas seóil agus dá ḃríġ sin, is é an síon do ṫiomáineaḋ luingeas, agus ċaiṫfidís fuireaċ go mbéaḋ an ġaoṫ faḃraċ leó. Do ḃí an ġaoṫ faḃraċ agus an aimsir go háluinn, ar fágáil Ċuain Ḃreist dóiḃ, aċt d'éis dóiḃ ḃeiṫ ar fairrge lá agus oiḋċe, do ċiúinig an ġaoṫ agus do ṫuit ceó doiṁinn ar an ḃfairrge agus d'imṫiġ an luingeas ó ċéile, agus níor ṡrois Éire de'n ċaḃlaċ ġléasta soin aċt sé longa fiċead. Agus mar ḃarr ar an ndonas do ḃí an long ar a raiḃ an ceannṗort Hoche an Fraternite i measg na long so do ḃí ar seaċrán uaṫa. D'ḟanadar ag feiṫeaṁ le Hoche ar feaḋ ċúig lá ar an dtaoḃ ṫoir de Ċontae Ċorcaiġe. Do ḃí an ġaoṫ anoir faḃraċ aċt ní raiḃ tásg ná tuairisg ar luing Hoche. Annsoin do ḃruid-eadar siar go Cuan Ḃeanntraiġe agus Ḃéara. Do ṡéid an ġaoṫ go hiongantaċ anoir orṫa agus do ḃí raḃta, agus sneaċtaḋ ann, agus na longa go ṡír-ṁinic ag sgaipeaḋ ó ċéile. Do ḃí Teón go buaiḋearṫa 'n-a intinn agus eagla air go dtiocfaḋ tóir de luingeas Ṡasana orṫa do ḋéanfaḋ a milleaḋ; aċt fós ní raiḃ tuairisg ar Hoche. Annsoin d'iarr Teón ar Ġrouchi teaċt i dtír, agus go mbéaḋ an lá leis. Do ṫoiliġ Grouchi leis sin agus do ċaiṫeadar lá ġá n-ullṁuġaḋ féin, agus Teón do ṡíor ġá ngríosuġaḋ ċum teaċt ar ṫalaṁ; aċt mo léan ní raiḃ dul aige air sin.

An séaṁaḋ lá fiċead de ṁí na Nodlag do ṫáinig gála iongantaċ i sgás nár ṡéad na hancuirí an luingeas do ċoimeád ar fuaimint, agus do ċaiṫeadar imṫeaċt amaċ fé'n ḃfairrge. Do lean an gála ar feaḋ ḋá lá agus an luingeas do ṡíor ag imṫeaċt ó ċéile. Oiḋċe an oċtṁaḋ lae fiċead do ḃí coṁairle ċogaiḋ aca, agus is í coṁairle do cinneaḋ leó, ó ḃí an ċuid ba ṁó ḋá gcongnaṁ ar seaċrán uaṫa agus d'éis teaċt ar tír dóiḃ ná tiocfaḋ leó éin-ġníoṁ foġanta do ḋéanaṁ, mar ní raiḃ muinntir Ċorcaiġe dlúṫ-aonda sa ċonnraḋ Gaeḋealaċ, ná iad ullaṁ ċum éirġe amaċ leó, aċt 'n-a n-aġaiḋ, go mb'fearr dóiḃ dul tar n-ais do'n ḃFrainnc arís. De ḃríġ na coṁairle seo, ar a ceaṫair a ċlog ar maidin an naoṁaḋ lae fiċead de ṁí na Nodlag 1796, do ṫug an tÁrd-ṁaor focal dóiḃ ċum gluaiseaċt aḃaile agus le croiḋe dúḃaċ do ṫug Teón a ċúl d'Oileán na hÉireann. Dá mb'é toil an Árd-Ríoġ uile-ċuṁaċtaiġ na Frainncaiġ a teaċt le ċéile i dtír i nÉirinn ní coisgfeaḋ mór-ṡlóiġte an Ríoġ iad ar ḋul go

Ḃaile Áṫa Cliaṫ, agus is dearḃ go mbéaḋ an buaiḋ leó sa tusus. Aċt fóríor, do ṫroid garḃ-ṡíonta na spéire iad, agus is brúiġte basgṫa do ṡroiseadar Cuan Ḃreist arís. Gurab é sin ionnsaiġe na bFranncaċ go Cuan Ḃeanntraiġe.

Nuair teip ionnsaiġe na bFranncaċ, do ċeap na Gaeḋil Aonta éirġe amaċ ar a son féin, agus cé gur ċeapadar ná raiḃ fios a ngnóta ag éinne, do ḃí gaċ tuarasgaḃáil ag an Riaġaltas ó n-a luċt faireaċáin. Is é an lá do ḃí ceapṫa ċum éirġe amaċ, an tríomaḋ lá fiċead de Ḃealtaine, 1798, agus ċum cosg do ċur leis an éirġe amaċ so, le hordúġaḋ Major Swan ar sriḋéireaċt Ṫomáis Rágnail do ġaḃaḋ Oliḃer Ḃond agus ceiṫre ḋuine ḋéag eile de Ċumann na nGaeḋil Aonta, do ḃí cruinniġṫe i dtiġ Oliḃer Ḃond i Sráid an Droiċid i mBaile Áṫa Cliaṫ, agus gaċ páipéir do ba leó agus an lá céadna do ġaḃaḋ Tomás Emmett agus Doċtúir Mac Neiḃín 'n-a dtiġṫiḃ féin Do gaḃaḋ Artúr Ua Conċuḃair, duine d'Árd-ċeannaiḃ an Ċonnarṫa, agus sagart darab sloinne O Coigliġ. Do coimeádaḋ i bpríosún O Conċuḃair, agus do croċaḋ an sagart. Duine eile fá árd-ċéim sa ċonnraḋ dob' eaḋ Éaḋḃard Mac Gearailt, dearḃráṫair do'n Diúic Laiġean. Do fógraḋ míle púnt ar ċeann an ḟir seo, agus do ḃraiṫ Pronnséis O hUigín é. Is i dtiġ Niocláis Uí Ṁurċada i Sráid Ṫomáis do ḃí an Gearaltaċ nuair ṫáinig an t-arm isteaċ; Major Swan agus an Captaen O Maoilriain do ṫáinig i dtosaċ. Do ḃí ga ag Mac Gearailt, agus do ċomraic sé go tréan agus do ġéar-ġoin sé an Maoilriaineaċ agus Swan, aċt do ḃí tuilleaḋ de'n arm lasmuiġ fé Major Sirr, agus do lámuiġ Sirr sa gualainn é. Do gaḃaḋ an fear tréan, aċt do cailleaḋ ar a ġéar-ġoin é an ceaṫramaḋ lá de Ṁeiṫeaṁ an tSaṁraiḋ 1798, i n-aois a dá ḃliaḋain déag ar fiċid. Do ḃí laoċra an Ċonnarṫa dá mbualaḋ isteaċ insa Carcaraiḃ gaċ lá. Do tógaḋ an ḃeirt dearḃráṫar Seaġán agus Hannraoi Séarar, agus do daoraḋ iad an dara lá déag d'Iúl agus do croċaḋ iad dá lá 'n-a ḋiaiḋ. Do fuaraḋ par do Hannraoi, aċt do ḃí sé croċṫa cúig neóimití sul a dtáinig an teaċtaire. Aċt níor ċuir dit-earḃa na druinge seo cosg leis an Éirġe Amaċ, óir an ceaṫramaḋ lá fiċead de Ḃealtaine d'éiriġ muinntir Ṁiḋe agus Ḃaile Áṫa Cliaṫ, beagán aca, aċt go forleiṫeadaċ d'éiriġ muinntir Ċill Dara, Ċill Ṁantáin, agus Loċ gCarmain. Ní go hiomlán

le hordużaḋ Ċomaltais na nGaeḋil Aonda d'éiriġ laoċra Loċ gCarmain amaċ, aċt d'éiriġeadar amaċ d'éan-toil i n-aġaiḋ na saiġdiúirí nGallda, do ḃí ag leagaḋ na dteampall, ag dóġaḋ agus ag sgrios na dúiṫċe, go ró-ionáirimṫe an dream soin dá ngoirṫear an North Cork Militia. Caitliciġ dob' eaḋ iad uile d'éiriġ amaċ fá stiúruġaḋ an Aṫar Seaġán O Murċaḋa, Sagart Paróiste Ċill Cormaic le hais Fearnaiġe (Ferns,) agus maraon leis siúd ḃí an tAṫair Míċeál O Murċaḋa agus is iad so do ṡeasaiṁ comrac ag Cnoc Ubalġuirt, Cnoc Finéigre, agus ag Tobar an Iarainn. Do ḃí an buiḋean Ġallda brúiḋte i Ros Ṁic Treóin aċt de ḋeargaiḃ an óil. D'éis dóiḃ léir-ruaṫar d'imirt ar na Gallaiḃ do luiġeadar ċum ólaċáin, agus do ṫuiteadar ar meisge. I ndeireaḋ an lae d'ḟill an sgaḃat Gallda, agus ḃí caṫ fuilteaċ eatorra ar feaḋ deiċ n-uaire an ċloig agus do cuireaḋ ar lár trí céad Gall, agus 'n-a measg an Tiġearna Mountjoy do ḃí 'n-a ċeannṗort orṫa. Aċt níor ḃuan gníoṁ na ḃfear meisge, agus fá ḋeireaḋ do briseaḋ orṫa, agus do ċailleadar míle fear. Do ḃí an caṫ déiḋeanaċ ag an mbuiḋin seo ar Ċnoc Finéigre. Dob' é an longṗort déiḋeannaċ do ḃí aca é. Do ġluais trí ṡluaiġte Gall 'n-a dtreó fá stiúruġaḋ an Taoisiġ Lake, fiċe míle fear aca, agus do ḃí tuilleaḋ de'n arm ċum teaċt andeas orṫa fé'n gceannṗort Needham aċt ar ṡliġe éigin, ní ṫáinig Needham ċum go raiḃ an caṫ buailte. Do ṡeasaiṁ na Gaeḋil go cróḋa ċum go raiḃ deireaḋ púdair agus piléar caiṫte aca, aċt níor ṡeasaiṁ an caṫ aċt uair a ċluig, nó uair go leiṫ, agus an méid de'n tsluaġ ḃeag Ġaeḋealaċ nár marḃuiġeaḋ do ṫeiṫeadar ó ḋeas tré ḃeárna Needham, agus do lean an ainm sin an ball so ó ṡoin ale. D'éis an ċaṫa so do tógaḋ na cinn do ḃí ar na slóiġtiḃ, .i. Bagenal Harvey agus an tAṫair Seaġán O Murċaḋa agus Mac Uí Ġróġáin, agus do croċaḋ iad. Do ṫuit an tAṫair Míċeál O Murċaḋa sa ċaṫ. Ar an aonṁaḋ lá fiċead de Ṁeiteaṁ do fearaḋ an caṫ so Ċnuic Ḟinéigre. Tamall gearr 'n-a ḋiaiḋ seo d'éiriġ muinntir Ulaḋ amaċ fé Henry Joy McCracken. D'éiriġ leó go maiṫ ar feaḋ tamaill, aċt ṫáinig breis de'n Arm Ríoġaṁail orṫa, agus dob' éigint dóiḃ géilleaḋ. Na díḃfeargaiġ (Rebels) d'éiriġ amaċ i gContae an Dúin, fá Hannraoi Mongruaḋ, do ḃí caṫ fuilteaċ, garg, eatorra i mBaile na hInnse ar an ċeaṫramaḋ lá déag de Ṁeiteaṁ, 1798. Ní bréag a ráḋ gur ṫaoiseaċ tréan Mongruaḋ, ⁊ gur

ċuir sé a ċuid fear fá eagar cóṁ maiṫ agus do b'ḟéidir a déanaṁ, agus gur ċuireadar ruaig ar na Gallaiḃ. Do ṫeiċ na Gaill uaṫa, agus do lean an sluaġ Gaeḋealaċ iad aċt ins an ruaṫar dóiḃ sé ċeó ṗúdair agus torn-ċlear gunnaí mór, le tubairt éigin do ċeap na Gaeḋil go raiḃ an ruaṫar dá imirt orṫa féin, agus do ṫeiċeadar, agus is aṁlaiḋ ḃí an dá ḃuidin ag teiċeaḋ ó ċéile ar lán a ndíċill. Aċt d'ḟill na Gaill go tapaiḋ agus rinne Mongruaḋ a lán-diċeall ar a ċuid fear do ċruinniuġaḋ, aċt do teip air, ⁊ do briseaḋ ar na Gaeḋealaiḃ an lá soin Sealad d'éis an ċaṫa do gabaḋ Mongruaḋ agus do croċaḋ agá doras féin é.

Ar an aonṁaḋ lá fiċead de Ṁeiṫeaṁ ṫáinig an Tiġearna Cornḃallis mar ḟear-ionaid, agus do ṫug air féin cosg do ċur leis an éirleaċ dá mb'ḟéidir, agus ar an naoṁaḋ lá fiċead d'Iúl do rinne sé coinġill le cinn na nGaeḋal Aonda, fios gaċ níḋ do ḃain le hobair na nGaeḋeal Aonda do ṫabairt dó, agus annsoin go bfuiġdís pas ċum imteaċt as Éirinn. Do ḃídar sa ċarcair san am so, timċeall deiċneabar is dá ḟiċid díoḃ. Do dearḃuiġeaḋ Artúr O Conċubair, Tomás Emmett agus an Doċtúir Mac Neiḃin agus mórán eile díoḃ. Aċt ní raiḃ éin-níḋ le hinnsint aca aċt rud go raiḃ fios aca ċeana air ó n-a luċt faireaċáin. Do sgaoileaḋ amaċ cuid aca, aċt do cuireaḋ fiċe duine aca anonn go Dún Ṡeóirse i nAlbainn agus do coimeádaḋ ann iad ar feaḋ ceiṫre bliaḋan.

San mbliaḋain seo, 1798, do ṫug na Francaiġ iarraċt eile ar ṫeaċt go hÉirinn aċt ní raiḃ ann díoḃ aċt buiḋean lag, míle agus trí fiċid fear ṫáinig isteaċ i gCill Eala i gContae Ṁuiġe Eó. Do ḃídar fá stiúruġaḋ an Taoisiġ Humbert. Do ḃí beirt Éireannaċ leó Partalán Teeling agus Maṫġaṁain Teón, dearḃráṫair Uolf Teón. Do ċuaiḋ sluaġ saiġdiúirí 'n-a gcoinniḃ go dtí an ball soin. Aċt do teiċ na Gaill ar dteaċt do sna Francaiġ i bfogus dóiḃ. Annsoin do ṫug Humbert a aġaiḋ ó ṫuaiḋ ar Ultaiḃ, aċt do ṫáinig Cornḃallis suas leis agus fiċe míle fear leis, agus do ḃí bruiġean beag aca i mBaile na Muc i gContae Longṗuirt. Do briseaḋ ar na Francaiġ agus do gabaḋ Humbert agus ar ṁair dá ḟlóiġtiḃ ar a raiḃ an dís Éireannaċ Teeling agus Teón. I gcionn tamaill do sgaoileaḋ abaile Humbert, agus a ċuid fear aċt do coimeádaḋ na hÉireannaiġ Teeling

agus Teón agus do croċaḋ iad i mBaile Áṫa Cliaṫ. I gcionn mí tar éis an ama so ṫáinig sluaġ eile Francaċ go hÉirinn fá'n dTaoiseaċ sáile Bónapart. D'ḟág an sluaġ so Cuan Bheirt an fiċeaṁaḋ lá do mí Meaḋóin an Ḟóġṁair 1798, agus Uolf Teón air bórd luinge aca. Nuair ṫángadar i bfogus do Ċuan Dúin na nGall le hais Loċ Suiliġ, ṫáinig roinnt de luingeas Sasana orṫa fé Sir John Borlasse Warren. Do bí caṫ dian eatorra ar sáile ar feaḋ sé uaire an ċluig. Do bí Teón ar bórd luinge darb' ainm, "Hoche," agus do seasaiṁ an t-árṫaċ so ceart-lár an ċaṫa ċum gur briseaḋ í. Nuair ċaiṫ na Francaiġ géilleaḋ do tógaḋ ar ṁair díob agus d'aiṫniġeaḋ 'n-a measg Teón, agus do seólaḋ go carcar Baile Áṫa Cliaṫ é. Do cuireaḋ cúirt 'n-a suiḋe air agus do daoraḋ ċum a ċroċta é, aċt do aṫċuingiġ sé orṫa é láṁaċ de bríġ gur taoiseaċ i n-arm na Frainnce é, aċt ní bfuair sé an aṫċuinge sin. An ṁaidean go raiḃ sé le croċaḋ, do ġearr sé a sgórnaċ.

Níor ḃ'ḟéidir é ċroċaḋ an lá soin, agus do cailleaḋ é as a ġéar-ġoin ar an naoṁaḋ lá déag de Ṡaṁain 1798. Do bí Pitt ag faire le sealaḋ ċum Feis Éireann do bualaḋ amaċ agus do ċur sé i gcoṁairle na bfeisirí é i nEanair 1799, aċt d'éiriġ na Gaeḋil 'n-a ċoinniḃ, agus dubradar gurab é ceart agus cóir ṁuinntire na hÉireann a bFeis do ċoimeád ċum a ngnóṫaí féin do ċur ċum cinn. Do tógaḋ guṫuiḋeaċt air, ⁊ do bíodar leaṫ ar leaṫ, aċt san gcruinniuġaḋ 'n-a ḋiaiḋ sin do buaḋaḋ ár bFeis uainn, le claon-ċlearaiḃ agus bríbéireaċt Ṗitt agus na nGall, d'aiṁḋeóin Ġrattan agus Ṡeaġáin Parnell, nár ḃ'ḟéidir do ṁeallaḋ le breib. Ar an aḋbar soin d'aontuiġeaḋ Feis na hÉireann le Feis Ṡasana an ċéad lá d'Eanair 1801. Ní raiḃ puinn dá bárr ag na Caitliceaċaiḃ, aċt aṁáin saor-ṁargaiḋeaċt insna trí ríoġaċtaiḃ, ċum gur éiriġ Domhnall sár-buaḋaċ O Connaill, Saorṫóir Éireann, agus is leis seo do buaḋaḋ ceart agus Creideaṁ do sna Caitliceaċaiḃ, do ṫug cead dóiḃ dul go Feis Ṡasana agus a gcúis do pléiḋe ann, ⁊ do fuair cead dóiḃ ċum gaċ oifig fé'n Riaġaltas. Go mbaḋ suanṁar do béiḋ a ċodlaḋ.

Ag féaċaint siar dúinn tríd an ċéad de ḃliaḋntaiḃ duḃa dorċa so is mór é ár ndoilġeas. Ar maċtnaṁ dúinn ar na piantaiḃ d'ḟulaing ár n-aiṫreaċa fé trom-sgiúirse na nGall: ar na claon-dliġṫiḃ do rinneadar

do'n Oileán Glas: cionnus mar ċuireadar ár gCléir ar seaċrán, agus mar ṁeasadar ár gCreideaṁ do ṁúċaḋ: ar an gcuma gur líonadar na carcairí loḃṫa le n-ár ndaoiniḃ do ḃí fial fáilteaċ tír-ġráḋaċ, an méid nár ċuireadar ar ionnarbaḋ díoḃ. Mar an gcéadna, do sgiob-adar ár bFeir uainn le bríbéireaċt agus fallsóireaċt, agus ṁeasadar sinn do ċur gan eólas ar stair ár dtíre, ná ar ġníoṁarṫaiḃ ár sean. Cionnus mar loiteadar ár dtiúrsgail agus mar ḃriseadar ár margaiḋeaċt. Agus ar an dtaoḃ eile ṁaċtnuiġmís ar an gcion agus an urraim atá ag mór-ċuid de ṁuinntir na hÉireann, ar an aicme do ċuir san gcruaḋ-ċás soin iad, agus an meas atá aca ar nósaiḃ agus ar ḃéasaiḃ na treiḃe sin agus fós ar a dteangaiḋ i n-ionad na teangaḋ do ċleaċt filí agus éigse na haoise seo. Ba ḃinn siollaí Aoḋgáin Uí Raṫaille, Eoġain Ruaiḋ Uí Śúilliobáin, Miċíl Uí Longáin, agus mórán eile aca do ċoimeád spioraid agus meanamna i gcroiḋṫiḃ ár ndaoine tré ṫéarma ḟada agus oiḋċeanna duḃa dorċa na ndliġṫe bpianaṁail. Ba ċóir do ṁuinntir na hÉireann éirġe feasta agus teanga agus nósa a sinsear d'ḟoġluim; eólus do ċur ar stair a dtíre ins an teangaiḋ ḋúṫċais; agus má ġníonn gaċ duine againn an oiread agus is féidir leis ar son a ṫíre ḋúṫċais, tiocfaiḋ linn gan ṁoill saoṫair agus teanga ár nOileáin d'aṫḃeóḋuġaḋ.

Gurab í sin ealaḋa ar "Ġnáṫ-ṡaoġal Ṁuinntire na hÉireann i Riṫ an Oċtṁaḋ Céad Déag."

DONN FÍRINNE.

---

## IOMAIḊEAĊT VI.

An aiṫ-innsint is fearr ar sgéal nó ar stair Ṡean-Ġaeḋilge nó Gaeḋilge Meaḋóin. An ċéad duais £5, do ḃronn T. U. Rollastúin; an dara duais £2. (Ní ċáinfear aṫarruġaḋ ar ḃriġ an sgéil má ċoimeád-ṫar na príoṁ-ranna mar ḃíodar aċt ba ċeart a ḟios ḃeiṫ ag gaċ iomaiḋṫeóir ná molfar éin-treaċrán ó'n tsean-innsint muna mbéiḋ an nuaiḋ-innsint níos fearr as). Ceaṫrar iomaiḋṫeóirí. B'é "Foṫanaċ" .i. Taḋg Maċ an Ḃáird, Béal Feirsde, do ḃuaiḋ an ċéad duais, agus Peadar Magḟionnlaoiċ, Béal Feirsde, do ḃuaiḋ an dara duais. Sid é sgéal Ṫaiḋg Mac an Ḃáird, agus molaimíd féin a ṡaoṫar:—

## FLEAḊ ḊÚIN NA nGEAḊ; AGUS MAR TUGAḊ CAṪ ṀUIĠE RÁṪA, ANNSO.

Ḃí rí uasal ar Éirinn, am ann .i. Doṁnall mac Aoḋa, ṁic Ainṁireaċ, ṁic Séadna, ṁic Feargusa Ċeannfada, ṁic Conaill Gulban, ṁic Néill Naoi-ġiallaiġ, de ċineaḋ

Ṫuaṫail Ṫeaċtṁair agus Úgaine Ṁóir roiṁe. Is é an tÚgaine Mór soin do ṁionnuiġ dar ġréin agus ġealaiġ, dar ṁuir agus tír, dar ḋrúċt agus daṫ, agus dar na huile dúiliḃ so-ḟeicsinte agus do-ḟeicsinte, agus dar gaċ dúil dá ḃfuil ar neiṁ agus an dtalṁain um ríoġaċt Éireann do ḟocruġaḋ ar a ċloinn go ḃráṫ. Agus do ṁionnuiġ Tuaṫal Teaċtṁar na mionna céadna ar aiṫris a ṡean-aṫar .i. Úgaine Ṁóir, agus ġá ráḋ fós dá dtiocfaḋ éinne i n-aġaiḋ a ċloinne um ríoġaċt Éireann tar na mionnaiḃ sin agus tar na dúiliḃ do ċeangail sé orra, do ḟocruiġ sé Teaṁair maille le n-a luċt cosanta agus sean-treaḃa Ṫeaṁpaċ agus Ṁiḋe ar a ċloinn i gcoṁnuiḋe agus go ḃráṫ; agus dá n-aontóċaḋ duine de ċloinn Úgaine nó Tuaṫail an ríoġaċt do ṫaḃairt uaṫa d'éinne eile, mar sin féin, níor ḋleaġtaċ do'n ríġ sin teaċt i dTeaṁair, aċt muna dtug sé talaṁ ba ċoṁ-aosda léiṫe do ċloinn Úgaine Ṁóir agus Tuaṫail Teaċtṁair an faid ba rí orra é; agus nuair éagfaḋ an rí sin, Teaṁair do ḃeiṫ ag cloinn Úgaine mar ċeangail Úgaine féin ar ḟearaiḃ Éireann, tráṫ ġaḃ sé géill Éireann agus Alḃann agus go tír Leaṫa Leaṫanoir.

Ar ċaoi ar biṫ, eascaoineaḋ Teaṁair le Ruaḋán Loṫra agus le dá aspal déag na hÉireann, agus le naoṁaiḃ Éireann mar an gcéadna. Agus cibé duine do ġeaḃaḋ, an ríoġaċt níor ḃ'áġṁar dó ḃeiṫ i dTeaṁair ó eascaoineaḋ í. Aċt an t-ionad ba hoireaṁnaċ, agus ba haoiḃinn leis an ríġ do ġeaḃaḋ Éire, is ann do ḃíoḋ a ṫeaċ agus a áit coṁnuiḋṫe.

Aċt Doṁnall mac Aoḋa, nuair ġaḃ sé ríoġaċt Éireann, b'é Dún na nGeaḋ ar Ḃrúġ na Bóinne do ṫoġ sé ar dtús tar gaċ uile áit i nÉirinn, le ḃeiṫ i n-a áit coṁnuiḋṫe ḋó féin.

Agus do ṫarraing sé seaċt mballaí mór-aḃḃla timċeall an dúin sin ar cosṁalaċt Teaṁpaċ na Ríoġ, agus do ṫarraing sé tionsgnaḋ tiġe an dúin sin ar cosṁalaċt tiġe na Teaṁpaċ .i. an míoḋċuairt mór aḃḃal, mar mbíoḋ an rí féin agus na ríoġna, agus na hollaṁain, agus an t-aos ba mó foġluim i ngaċ ealaḋain mar an gcéadna, agus an Long Ṁuṁan, agus an Long Laiġean, agus an Ċóisir Ċonnaċt, agus an Eaċrais Ulaḋ, agus Carcar na nGiall agus Réaltan na ḃFileaḋ, agus Grianán na héan-uaiṫne, an teaċ do ṫóg Cormac mac Airt ar dtús dá inġin .i. do Ġráinne agus na tiġṫe naċ iad mar an gcéadna.

Do ċodail Doṁnall oiḋċe iar sin san tiġ sin, agus do ċonnaic sé taiḋḃse agus aisling iongantaċ, agus is é do ċonnaic, coileán con do haileaḋ leis, .i. Fearglonn ainm an ċon soin, ar a ġlúin féin do ḋul ar buile agus ar bánaiġe uaiḋ, agus conarta Éireann agus Albann agus Sacsan agus Breatan do ṫionólugaḋ do'n ċoileán soin, go dtugadar seaċt gcaṫa do'n ríġ ⁊ d'ḟearaiḃ Éireann uime le seaċt laeṫiḃ na seaċtṁaine agus go dtugaḋ ár gceann eatorra gaċ lá ḋíoḃ, agus an seaċtṁaḋ lá rugaḋ buaiḋ ar na conaiḃ, agus do marḃaḋ cú an ríoġ, dar leis 'san gcaṫ nDéiḋeannaċ ḋíoḃ-san. Do ṁúsgail an rí, iar sin, as a ċodlaḋ agus do ċuaiḋ ḋe ḃíoḋg ar an leabaiḋ, ionnus go raiḃ sé lomnoċt ar urlár an tiġe. Aċt do ṫug bean an ríoġ .i. inġean ríoġ Osraiġe a dá láiṁ um a ḃráġaid agus duḃairt leis: "Fan agam-sa, a rí," ar sí, "agus ná bac le hairlingiḃ na hoiḋċe, agus ná bíoḋ faitċíos ort mar ġeall orra; óir atáid Conaill, agus Eóġain, agus Oirġialla, agus Clann Ċolmáin, agus Síol Aoḋa Sláinġe, agus ceitre treaḃa Teaṁraċ id' timċeall anoċt 'san tiġ seo, agus bíoḋ ciall agat," ar sise.

"Beannaċt ort, a ḃean," ar seisean, "is maiṫ do ṫeagaisg tú mé;" agus do ċuaiḋ sé san leabaiḋ iar sin; agus d'ḟiafruiġ an ḃainríoġan ḋé, cad do ċonnaic sé san aisling. "Ní inneósaḋ duit é, a ríoġan," ar sé, ná d'éinne eile go ríġim an áit a ḃfuil Maolcaba Cléireċ, mo ḋearḃráṫair, óir is é an breiṫeaṁ aislinge is fearr dá ḃfuil i nÉirinn."

Ċuaiḋ an rí i gceann míosa t'réis sin, agus céad carbad leis, do'n áit 'n-a raiḃ Maolcaba, mac Aoḋa, ṁic Ainmireaċ .i. do Ḋruim Diolair, óir is ann do ḃíoḋ sé ar ḃfágáil ríoġaċta Éireann ar ġráḋ Dé, Ċoiṁḋiḋ na nDúl, agus cluain ḃeag aige annsoin, agus deiċneaḃar ban agus céad cléireaċ a líon annsoin ċum aifrinn do ráḋ agus sailm do ġaḃáil gaċ tráṫ. Ċuaiḋ an rí go Druim Diolair go tiġ Ṁaolcaba, agus do ḃí míle fáilte roiṁe ann, agus d'ollṁuiġeaḋ áit dóiḃ, agus tugaḋ biaḋ ḋóiḃ go raiḃ a sáiṫ aca go léir. D'ḟanadar annsoin le seaċtṁain, agus d'innis Doṁnall a aisling iar sin do Ṁaolcaba ó ṫús go deireaḋ, agus duḃairt leis: "taḃair breiṫeaṁnas uirri sin, a ḋearḃráṫair ionṁuin," ar sé.

Do ḋearg Maolcaba suas iar gcloistint na hairlinge, ⁊ duḃairt: "Is fada atá tairngire na hairlinge sin, a Rí," ar seisean, "agus tiuḃarad breiṫeaṁnas uirri. Mac

ríoġ," ar sé, "coileán con, is mar a ċéile i n-aislinġ iad. Tá dá ḋalta agat-sa, a Rí," ar sé, ".i. Coḃtaċ Caoṁ mac Raġallaiġ, ṁic Uadaċ; rí Connaċt is eaḋ an Raġallaċ soin; agus Congal Claon, mac Scannláin Sciaṫleaṫain; rí Ulaḋ féin is eaḋ Congal. Éireoċaiḋ ceann aca-san id' aġaiḋ, a Rí, agus béaraiḋ sé creaċadóirí agus aos déanta uilc Albann, agus na Fraince, agus Sacsan, agus Breatan leis go hÉirinn, agus béaraid seaċt gcata duit-se agus d'ḟearaiḃ Éireann mar an gcéadna, ar ṁóḋ gur mór an t-ár sluaġ ḃéas eadraiḃ, agus an seaċtṁaḋ cat ċuirfear eadraiḃ, tuitfiḋ do ḋalta 'san gcaṫ soin. Agus is í sin breiṫ na haislinge do ċonnaicis, a Rí," ar Maolcaḃa, "agus is eaḋ is cóir duit-se, a Rí," ar sé, "fleaḋ d' ullṁuġaḋ, agus cuireaḋ do ṫabairt d'ḟearaiḃ Éireann teaċt dá caiṫeaṁ, agus géill gaċ cúige i nÉirinn do ġaḃáil, agus an dá ḋalta soin atá agat do ċongḃáil i nglasaiḃ go ceann bliaḋna; óir is ceann aca ṫiocfas id' aġaiḋ, do ḃriġ go dtéid an niṁ ar gaċ aislinġ leaṫstiġ de ḃliaḋain; agus a leigint amaċ iar sin, agus seóid agus maoin do ṫabairt dóiḃ go líonṁar."

"Ní déanfar sin liom-sa," ar san rí; "óir is túisge d'ḟágfainn Éire 'ná do ḋéanfainn, feall ar mo ḋaltaiḃ féin, óir ní ṫiocfaid im' aġaiḋ ċoiḋċe, agus dá dtiocfaḋ fir an domain im' aġaiḋ, ní ṫiocfaḋ Congal. Agus ann soin adubairt sé an laoiḋ seo:—

Doṁnall—"Do ċonnac-sa aislinġ olc,
Seaċtṁain ar ṁí go dtí 'noċt,
Is do tángas óm' tiġ,
Dá haiṫris d'a hinnsint.

Mo ċoileán-sa, ba ċaoin a ċlú;
Feargloinn, fearr í 'ná gaċ cú;
Dar liom, do ṫionól dam cuin,
Ler ṁill Éire i néan-uair.

Taḃair breiṫ fíor uirre sin,
Uait, a Ṁaolcaḃa, ċléiriġ,
Is tú ḋliġeas go réiḋ.
Is saoi tú, 's is fíor-ċléireaċ."

Maolc.— "Mac ríoġ agus coileán con,
Ionann dóiḃ ḃriġ agus gníoṁ;
Ionann meanma dóiḃ maille,
Agus ionann aislinge

"Mac ríoġ Ulaḋ, árd a smaċt,
Nó mac ríoġ Ċúige Connaċt,
Coḃtaċ: 'ṫiocfaiḋ id' aġaiḋ gan ḃréag,
Nó a ḟear súgaiḋ Congal Claon."

Doṁ.— "Coḃtaċ do ṫeaċt im' aġaiḋ,
Mairg adeir, óir is deocair;
Is ní ṫiocfaḋ Congal caoin,
Im' aġaiḋ ar ḋearg-ór an doṁain."

Maolc.: "Coṁairle naċ millfeaḋ neaċ,
Uaim duit, a Uí Ainṁireaċ;
A ngaḃáil le bliaḋain ḃáin;
Ní ba measaide d'éadáil."

Dom.: "Mairg do ṫug an ḃreit,
Dá dtiocfas brón ar gaċ leit;
Da ndéanfainn, níor ḟuairc an gníoṁ;
Níor áġṁar liom; ní baḋ ciall."

I n-a ḋiaiḋ sin ṫáinic an rí dá ṫiġ agus ullṁuiġeaḋ fleaḋ leis ċum bainfeise a ḋúin agus a ríoġaċta do ḋéanaṁ, agus ní raiḃ i nÉirinn dún aṁail a ḋún-san, aċt nár ḃinn leis an ríoġain agus le Doṁnall féin a ainm .i. Dún na nGeaḋ do ġoirdís dé. Agus is é aduḃairt Doṁnall le n-a ṁaoraiḃ agus le n-a reaċtairiḃ, agus le haos bailiġṫe a ċána agus a ċíosa, pé áit i nÉirinn i n-a ḃfuiġidís d'uiḃiḃ gé iad do ṫaḃairt leó ċum na fleiḋe sin; óir níor ḃ'onórach le Doṁnall go mbeaḋ i nÉirinn éan-tsaġas ḃíḋ naċ ḃfuiġṫiḋe ar an ḃfleiḋ sin. Do tionólaḋ, annsoin an ḟleaḋ uile idir fíon, agus míḋ, agus leann, agus gaċ uile ṡaġas ḃíḋ mar an gcéadna, aċt aṁáin na huiḃe; óir níor réiḋ a ḃfaġáil.

Agus do ċuadar an luċt ḃailiġṫe ar fud na Miḋe ag iarraiḋ uiḃ go dtárladar ar ṫiġ ḃeag ḋíṫreaḃaiġ. Ḃí bean ann, agus bairéad duḃ ar a ceann agus í ag urnuiḋe ċum Dé. Do ċonnaic muinntir an ríoġ scata géaḋanna ag dorus an tiġe. Ċuadar isteaċ agus fuaradar árrṫaċ lán d'uiḃiḃ gé ann. Agus duḃradar: "ba ḟéan maiṫ dúinn," ar siad, "óir da gcuairtéoċamaois Éire, ní ḃfuiġṫiḋe níos mó ná seo d'uiḃiḃ gé i n-aon ionad innti." "Máiseaḋ ní ba ḟéan maiṫ," ar san ḃean, "agus ní ba áġṁar do'n ḟleiḋ dá mbéarfar an beaġán ḃíḋ sin." "Créad fáṫ?" ar siad-san. "Ní deacair é," ar san ḃean. "Naoṁ

mioꞃḃuileaċ de muinntir Dé atá annso, .i. Easpog Earc Sláinge, agus is é a ṁóḋ beiṫ san mBóinn suas dá ḋá ascail ó ṁaidin go tráṫnóna, agus a ḟaltair ar an mbruaċ 'n-a ḟiaḋnuise, agus é ag urnuiḋe i gcoṁnuiḋe; agus is í a ṗroinn gaċ tráṫnóna iar dteaċt annso uḃ go leiṫ agus trí gasa de ḃiolar na Bóinne; agus is eaḋ is cóir ḋaoiḃ-se gan a ṡáruġaḋ um an mbeagán bíḋ sin atá aige." Aċt ní ṫugadar muinntir uaiḃreaċ an ríoġ freagra uirri; óir ba ṫuataiġ i rioċt treón iad do'n ċor soin, agus rugadar leó cuid an ḟiréin agus an naoiṁ dá haiṁḋeóin. Aċt mairg dá dtugaḋ an beagán bíḋ sin; óir d'ḟás mór-olc dé iar sin; óir ní raiḃ Éire oiḋċe ó ṡin ale i síṫ ná i socair, ná gan rún uilc agus éagcóra dá ḋéanaṁ innti go ceann i ḃfad.

Ṫáinig an naoṁ dá tiġ iar sin, .i. Easpog Earc Sláinge um ṫráṫnóna, agus d'innis an ḃean scéalta a ṡáruiġṫe dó. Do ġaḃ fearg an firéan uime-sin, agus aduḃairt: "Ní ba ṡéan maiṫ do'n té dá rugaḋ an cinéal bíḋ sin, agus narab é síṫ no leas Éireann tiocfas do'n ḟleiḋ dá rugaḋ é; gurab é a himpearán, agus a consbóid, agus a hearba ṡíte tiocfas dí agus d'eascaoin sé, iar sin, an ḟleaḋ coṁ nimneaċ agus d'ḟéad sé é.

Mar ḃíodar muinntir an ríoġ ann iar sin i dtionól, ċonncadar an lánaṁa ċuca, .i. bean agus fear; ḃí gaċ ball dá mballaiḃ níos mó 'ná mullaċ cairrge ar ṡliaḃ; ḃí faoḃar a lorg níos géire 'ná scian ḃearrṫa; a sála agus a n-iorcada rompa; dá dtuitfeaḋ mála uḃall ar a gceannaiḃ, ní roiċfeaḋ uḃall díoḃ an lár, aċt leanfaidís do ḃarr gaċ ruainne do'n ḃfolt ró-ġarḃ, aiṫġearr, d'ḟás ar a gceannaiḃ. Ḃí gaċ ball díoḃ níos guirme 'ná gual, agus níos duiḃe 'ná deataċ; ḃí a súile níos gile 'ná sneaċtaḋ; ṫagaḋ cuid do'n ḃféasóig íoċtair ṫar ċúl a gceann amaċ; agus ṫagaḋ cuid do'n ḃféasóig uaċtair go dtí a nglúine; ḃí ulċa ar an mnaoi, agus an fear gan ulċain. Do ḃí tubóg eatorra ga hiomċur agus í lán d'uiḃiḃ gé. Do ḃeannuiġeadar do'n ríġ fé'n nós soin. "Céard é sin," ar san rí. "Ní deacair é," ar siad-san; "fir na hÉireann atá ag ullṁuġaḋ fleiḋe ḋuit-se, agus tugann gaċ fear a ċion do'n ḟleiḋ sin, agus is é ar gcion-na a ḃfuil d'uiḃiḃ gé ar ár muin." "Táim buiḋeaċ ḋe," ar san rí. "Beirtear 'san dún iad, agus tugtar proinn ċéad de ḃiaḋ agus de leann dóiḃ." Do ċaiṫ an fear soin, agus

ní ṫug níḋ ḋé do'n ṁnaoi. Tugaḋ proinn ċéad eile ḋóiḃ, agus do ċaiṫeadar araon í. "Taḃair biaḋ ḋúinn," ar siad, "má tá sé agaiḃ." "Is briaṫar dúinn," ar Cas Ciaḃaċ, .i. seaċtaire an ríoġ, "naċ dtiuḃarar nó go dtiocfaid fir na hÉireann do'n ḟleiḋ ar dtús." Duḃradar-san, "b'olc daoiḃ sinne do ṫomailt na fleiḋe ar dtús, óir béid fir na hÉireann imreasaċ uimpi," agus rinneadar fáistine ṁór olc do na sluaiġtiḃ. Lingeadar amaċ iar sin agus ċuadar ar neiṁníḋ.

Iar sin fuair cúigeadaiġ Éireann cuireaḋ do'n ḃfleiḋ sin, agus a moġa, agus a dtaoisiġ, agus a n-óg-tiġearnaí, agus a saiġdiúirí cosanta, agus aos gaċ ealaḋna ġnáṫaiġe agus neaṁ-ġnáṫaiġe mar an gcéadna. Is iad seo ba ċúigeadaiġ ar Éirinn an t-am soin, .i. Congall Claon, mac Scannláin, i ríoġaċt Ulaḋ, agus Criomṫann, mac Aoḋa Ċirr i ríoġaċt Laiġean, agus Maoldúin, mac Aoḋa Beannain, i ríoġaċt Muṁan, agus a ḋearbráṫair, .i. Iollann, mac Aoḋa Beannain, ar Ḋeasṁuṁain, agus Raġallaċ mac Uadaċ, i ríoġaċt Ċonnaċt, agus Doṁnall mac Aoḋa féin i n-árdríoġaċt Éireann os a gcionn sin uile.

Tugaḋ iar sin na sluaiġte sin uile, idir ḟearaiḃ, ṁacaiḃ, ṁnáiḃ, ingeanaiḃ, tuaṫaiḃ, agus cléarċaiḃ, go raḃadar ar ḟaiṫċe Dúin na nGeaḋ ag teaċt do ċaiṫeaṁ na fleiḋe do rinne Doṁnall mac Aoḋa ann. D'éiriġ an rí le fáilte do ċur roiṁ na ríoġaiḃ, agus duḃairt, "mo ġean daoiḃ uile," ar seisean. "idir ríoġaiḃ agus bainríoġnaiḃ, agus filiḃ agus ollaṁnaiḃ." Agus duḃairt sé le Congal Claon, le n-a ḋalta féin, "éiriġ," ar seisean, "d'ḟéaċaint na fleiḋe móire atá san dún, agus dá mear, óir is maiṫ do mear agus do scrúduġaḋ ar gaċ níḋ do-ċír."

Do ċuaiḋ Congal isteaċ san tiġ mar a raiḃ an ḟleaḋ, agus d'ḟéaċ sé uirri go léir, idir ḃiaḋ, agus ḟíon, agus leann, agus do leig a ṡúla ar na huiḃiḃ gé do ċonnaic sé ann, óir dob' iongnaḋ leis iad, agus d'iṫ sé cuid d'uḃ ḋíoḃ, agus d'ól deoċ i n-a ḋiaiḋ. Táinig sé amaċ, iar sin, agus duḃairt le Doṁnall: "Ba ḋóiġ liom," ar seisean, "dá mbéidis fir na hÉireann le trí míosaiḃ ins an dún, go mbéaḋ a ndóṫain biḋ agus diġe ann." Do ḃí an rí buiḋeaċ ḋe sin, agus do ċuaiḋ féin d'ḟéaċaint na fleiḋe,

agus d'innseaḋ dó cad é mar d'eascaoin Easbog Earc Sláinge an ḟleaḋ, agus gach éinne do ċaiṫfeaḋ na huiḃe do rugaḋ uaiḋ féin. Agus do ċonnaic an rí na huiḃe agus d'ḟiafruiġ sé; "cia d'iṫ cuid de'n uḃ ḃriste úd?" ar sé, óir do ḃí a ḟios aige an céad duine d'íosaḋ cuid dé'n ḟleiḋ, agus í ar a heascaoineaḋ, go mbaḋ ḋé ṫiocfaḋ Éire do ṁilleaḋ, agus a aiṁréir féin do ḋéanaṁ; is ar an aḋḃar sin d'ḟiafruiġ sé scéala an uiḃ úd. Duḃradar a raiḃ láiṫreach: "Congal," ar siad, "do ḋalta féin, is é d'iṫ an t-uḃ." Ba ḃrónach an rí ḋé sin, óir ní raiḃ i nÉirinn duine ba ṁeasa leis do ḃlasaḋ na fleiḋe ar dtús 'ná Congal, óir is minic roiṁe sin do ṁoṫuiġ sé a ṁear-ḋánacht agus a olc. Agus dubairt an rí iar sin: "Ní íosaiḋ éinne cuid de'n ḟleiḋ," ar sé, "go dtugtar dá aspal déag na hÉireann dá beannuġaḋ, agus dá coisreacaḋ, agus go gcuirid a heascaoineaḋ ar gcúl dá ḃféadfaidís é."

Tugaḋ, i n-a ḋiaiḋ sin, na naoiṁ sin uile go héin-ionad, go rabadar 'san dún le Doṁnall. Is iad seo anmanna na naoṁ do ċuaiḋ ann .i. Finéa Ṁuiġe Ḃile, agus Finnġean Ċluana Earaird, agus Colm Cille, agus Colm mac Ċriomṫainn, agus Ciarán Ċluana mic Nóis, agus Cainneach mac Dálann, agus Comġal Ḃeannċair, agus Ḃreanann mac Ḟionnloga, agus Ḃreanann Ḃioroir, agus Ruaḋán Lotra, agus Ninniḋ Cráiḃṫeach agus Moiḃi Cláraineach, agus Molaise mac Nadfraoiċ. B'iad so dá aspal déag na hÉireann agus céad naoṁ maille le gach naoṁ aca. Do rugaḋ an líon naoṁ soin uile do ḃeannuġaḋ agus do ċoisreacaḋ na fleiḋe, agus ar ċaoi ar biṫ níor ḟéadadar a heascaoineaḋ do ċur ar gcúl, de ḃríġ gur ḃlais Congal cuid de'n ḃfleiḋ sul ar beannuiġeaḋ í, agus níor ḟéadadar a niṁ sin do ċur ar gcúl.

Do suiḋiġeaḋ na sluaiġte iar sin; do ṡuiḋ an rí ar dtús 'san leabaiḋ órḋa. Agus is é ba ḃéas agus ba ḋliġeaḋ aca-san, an uair ba rí ó Uiḃ Néill an Deiscirt do ḃéaḋ ar Éirinn, gur ḃ'e rí Ċonnacht do ḃéaḋ ar a láiṁ deis; acht má ba d'Uiḃ Néill an tuaiscirt is é rí Ulaḋ do ḃéaḋ ar a láiṁ deis; agus rí Ċonnacht ar a láiṁ ċlé. Ní haṁlaiḋ sin do ṫárla an oiḋċe sin, acht Maolodar Maċa rí naoi triuċa céad Oirġialla do cuireaḋ ar ġualainn an ríoġ, agus na cúigeadaiġ mar an gcéadna, do suiḋiġeaḋ iad mar ba ċóir ḋóiḃ beiṫ. Táinic mór-olc dé iar sin.

Do dáileaḋ biaḋ agus deoċ orra i n-a ḋiaiḋ sin go raḃadar ar meisge agus meiḋir-ċaoine, agus tugaḋ uḃ gé ar ṁéis airgid i bḟiaḋnaise gaċ ríoġ 'san tiġ; agus nuair ráinig an ṁias agus an t-uḃ i bḟiaḋnuise Ċongail Ċlaoin do rinneaḋ mias ċrannda de'n ṁéis airgid, agus do rinneaḋ uḃ circe cluṁ-ruaiḋe dé'n uḃ ġé mar do rinne Fáiḋ Fáistine san trean-aimsir. Nuair ċonncadar Ultaiġ sin níor ḃ'onóraċ leó suiḋe nó iṫe, agus an díṁeas d'imtiġ, ar a ríġ, .i. ar Ċongal Ċlaon. D'éiriġ annsoin giolla gráḋa de ṁuinntir Ċongail .i. Gáir Gann mac Stuagáin, agus duḃairt: "Ní séan maiṫ ḋuit anoċt, a Ċongail," ar seisean, na mór-aiṫisí do tugaḋ ort i dtiġ an ríoġ anoċt, .i. Maoloḋar Maċa, rí Oirġialla do ċur 'san ionad ba ḋual duit, agus uḃ gé ar ṁéis airgid i bḟiaḋnuise gaċ ríoġ 'san tiġ, aċt tusa id' aonar, agus uḃ circe ar ṁéis ċrannda id' ḟiaḋnuise-se." Ní tug Congal dá aire gur ḃí-ṁeas dó éin-níḋ do-ġeaḃaḋ sé i dtiġ a oide, gur éiriġ an giolla leis an aiṫisc ċéadna arís, .i. Gáir Gann, agus duḃairt an céadna le Congal, dá ráḋ.

An ċuid sin ċaiṫis anoċt
Gan uaḃar, gan onóir,
Uḃ circe ó'n ríġ ná gráḋuiġeann tú,
Is uḃ gé do Ṁaoloḋar.

Níor aiṫniġeas-sa féin riaṁ
Gur ḃ'uasal rí Oirġialla,
Nó go bḟeaca mé Maoloḋar
I dtiġ óil ġá onórugaḋ.

An ċuid sin go dteilgid Gaill,
Tugaḋ duit i dtiġ Ḋoṁnaill;
Ar Gáir Gann, nárab slán duit,
Má iṫeann tú an droċ-ċuid.

Do ling dásaċt agus mire meanman i gCongal le haiṫisc an ógánaiġ sin, agus do ling an fúir deaṁnaċta .i. Tesiṗone i gcuarán a ċroiḋe le gaċ droċ-ċóṁairle do ċur i gcuiṁne dó. D'éiriġ sé i n-a ṡeasaṁ, agus do ġaḃ a ġaisge air, agus d'éiriġ a ṁire ṁiliḋ agus a éan gaile ar eitiolaḋ os a ċionn, agus ní tug aiṫeasc ar ċaraid nó ar náṁaid an uair sin, mar ba ḋual dó ó n-a ṡean-aṫair .i. ó Ċonall Ċearnaċ mac Aiṁirgin. Do riṫ sé, iar sin, i bḟiaḋnaise an ríoġ, agus do táṙla ċuige Cas Ciaḃaċ,

reaċtaire an ríoġ, agus ní raiḃ a ḟios ag Cas Ciaḃaċ gur ḃ'é Congal do ḃí ann, agus duḃairt sé leis, suiḋe i n-ionad eile, agus go ḃfuiġeaḋ sé biaḋ agus deoċ mar fuaradar các. Aċt nuair ċualaiḋ Congal an aiṫeasc soin, do ṫug sé béim do Ċas Ċiaḃaċ go ndearnaiḋ dá leiṫ ḋé i ḃfiaḋnuise na ndaoine go léir. Agus doḃ' uaṁan le gaċ éinne 'san tiġ, agus leis an ríġ féin Congal annsoin, nuair ċonncadar an fearg air. Agus duḃairt Congal, "Ná bíoḋ faitċíos ort, a Rí, óir cé mór na huilc do rinnis orm, ní huaṁan duit mise anois; agus aiṫrisfeaḋ anois i ḃfiaḋnuise gaċ uile ḋuine na huilc do rinnis orm. Is é ba rí ar Éirinn roṁat-sa, Suiḃne Meann, mac Ḟiaċna, ṁic Ḟearaḋaiġ, ṁic Ṁuireaḋaiġ, ṁic Eoġain, ṁic Néill Naoi-ġiallaiġ. Ní raḃais uṁal do'n ríġ sin, i n-a ḋiaiḋ sin, agus do ċuaḋais le connraḋ do ḋéanaṁ leis na hUltaiḃ agus do tugaḋ mise ar aileaṁuint duit óm' aṫair agus óm' ċinéal mar an gcéadna; agus do cuireaḋ bean dem' ċinéal féin liom dom' aileaṁuint agat-sa, agus ċoṁ luaṫ is do rángais do ṫeaċ do ċuiris an ḃean Ultaċ dá tír féin, agus do ċuiris bean ḋeḋ' ċinéal féin dom' aileaṁuint i lubġort i lios 'n-a raḃais id' ċoṁnuiḋe. Do ṫárla lá ann mé im' aonar san lubġort gan duine dom' ċoiméad, agus d'éirġeadar beaċa beaga an lubġuirt le teas na gréine go dtug beaċ aca a niṁ ar mo leaṫ-ṡúil, ionnus gur ċlaon mo ṡúil. Is é Congal Claon m'ainm air sin. D'aileaḋ mé leat-sa iar sin go ndíbreaḋ ṫú a ríoġaċt Éireann, ó Ṡuiḃne, mac Ḟiaċna, ṁic Ḟearaḋaiġ, agus do ċuaḋais go ríġ Alban, agus mise leat ar an díbirt sin, agus do fuairis onóir ṁór uaiḋ, agus do rinneaḃar connraḋ .i. tusa agus rí Alban, agus do ġeall sé ḋuit naċ dtiocfaḋ sé id' aġaiḋ an faid ḃéaḋ muir um Éirinn. D'ḟillis go hÉirinn iar sin agus do ċuaḋas leat, óir ḃíos ar díbirt leat. Do ġaḃamar port i dtráiġ Ruiḋrí agus do rinneamar coṁairle le tamall beag ann. Agus is é adubrais, cibé duine do ġeoḃtá ċum braṫa ar ríġ Éireann, cibé am ba rí ar Éirinn ṫusa go mbaḋ éigin ḋuit a ḋúṫaiġ do ṫaḃairt do'n té raċaḋ ann. Ċuaḋas annsoin ann, a rí, ċum mo ḋúṫaiġ do ṫaḃairt dam go hiomlán nuair baḋ rí ar Éirinn ṫú; agus níor stadas go ndeaċas go hAileaċ Néid, óir is ann do ḃí áit ċoṁnuiḋṫe an ríoġ an t-am soin. Ṫáinic an rí ar an ḃfaiṫċe, agus cruinniuġaḋ mór d'fearaiḃ Éireann uime, agus é ag imirt

fiṫċille idir na sluaiġtiḃ. Ċuaḋas-sa san gcruinniuġaḋ gan ceadugaḋ d'éinne, tre na sluaiġtiḃ, go dtugas sáṫaḋ de ga gearr Ċongail, ḃí im' láiṁ i n-uċt an ríoġ, gur ḟreagair an ċloċ ḃí le n-a ḋruim leaṫstiar, agus go raiḃ crú a ċroiḋe ar rinn an gae go ḃfuair sé bás dé. Nuair do ḃí an rí ag blaiseaḋ báis do ṫug sé urċur de'n ḃfear fiṫċille ḃí i n-a láiṁ ḋaṁ-sa gur ḃris sé an tsúil ċlaon ḃí im' ċeann-sa. Do ḃíos ċlaon roiṁe; ḃíos caoċ iar sin. Do riṫeadar sluaġ agus muinntir an ríoġ leó féin annsoin, óir ba ḋóiġ leó tusa agus fir Alban do ḃeiṫ umam-sa ó ṁarḃas an rí Suiḃne Meann.

Do ċuaḋais ar do ċeann annsoin agus do ġabais ríoġaċt Éireann. Fuair m'aṫair bás iar sin .i. Scanlán Sciaṫleaṫan, agus ċuaḋas ċugat-sa dom' riġe mar do ġeallais dam. Níor ċoiṁlíonais an níḋ sin aċt beagán aṁáin; óir do ḃainis díom Cinéil Ċonaill agus Eoġain, agus naoi dtrioċa céad Oirġialla .i. talaṁ Ṁaoloḋair Ṁaċa atá ar do ġualainn-se, agus do ċuiris eisean i n-ionad ríoġ roṁam-sa anoċt id' tiġ," ar sé. "Agus do tugaḋ uḃ gé ar ṁéir airgid i n-a ḟiaḋnuise, agus uḃ circe ar ṁéir ċranndá ḋaṁ-sa. Agus ḃéarad caṫ ar a son duit-se, agus d'ḟearaiḃ Éireann mar atáid umat anoċt," ar Congal. Agus d'imtiġ sé uaṫa amaċ iar sin, agus do leanadar Ulaiḋ é.

Duḃairt Domnall le naoṁaiḃ na hÉireann do ḃí san tiġ: "Leanaiḋ Congal," ar sé, "agus tabraiḋ liḃ é, go dtugtar a réir féin dó." Ċuadar na naoiṁ i n-a ḋiaiḋ agus do ġealladar a n-earcaoine, agus a gcluig agus a mbaċla do ḃaint air muna dtiocfaḋ sé leó. "Ḃeirim fém' gairge," ar Congal, "naċ ríġfiḋ cléireaċ uaiḃ i n-a ḃeaṫaiḋ teaċ an ríoġ, dá n-earcaoinfiḋe mise nó Ultaċ eile ar biṫ liḃ. Do ġaḃ eagla na naoiṁ, go ndeaċaiḋ Congal i ḃfad agus d'earcaoineadar é iar sin. Agus d'earcaoineadar leis Suiḃne, mac Ċolmáin Ċuair, ṁic Ċoḃtaiġ, ríoġ Dál nAraiḋe, óir is é do ruġ uaṫa dá n-aiṁḋeóin an t-ionar ioldaṫaċ do ṫug Domnall i láiṁ Naoiṁ Ronáin Ḟinn, ṁic Ḃearaiġ, dá ṫaḃairt do Ċongal: agus mar do ḋiúltuiġ Congal do'n ionar, do ṫóg Suiḃne ar láiṁ an ċléiriġ dá n-aiṁḋeóin é. Is do'n earcaoine sin do rinneadar ar Ċongal do duḃraḋ na ranna so:—

Congal Claon,
  Ní ṫug sé aire d'ár gcaoin;
Ceaṫrar ar ḟiċid, ní bréag
  Impiḋe ċéad le gaċ naoṁ.

An mac borb
  Ar dtugamar gáir gclog;
Ní cóir dó dul san gcaṫ,
  Giḋ roiṁe do ḃéaḋ ráṫ bog.

Mór an séan,
  Giḋ beag no mór a ṡluaġ,
An fear ag a bfuil ceart ríoġ,
  Is leis go fíor ċongnas Dia.

Mór an ċoir
  Troid le ríġ Dáire oll
Talaṁ do ṫaḃairt i n-a láiṁ,
  Is é an cnáṁ i mbéalaiḃ con.

Duḃairt Doṁnall ar a haiṫle sin, le filiḃ Éireann dul i ndiaiḋ Ċongail dá stad. Ċuadar na filí i n-a ḋiaiḋ iar sin. Ċonnaic Congal na filí ċuige, agus duḃairt: "Caill-tear oineaċ Ulaḋ go bráṫ," adeir sé, "óir ní ṫugamar ionṁus do sna filiḃ san tiġ óil, agus táid ag teaċt anois i n-ar ndiaiḋ dár n-aiṫrisiuġaḋ. Ṫángadar na filí do'n áit 'n-a raiḃ Congal, agus do ċuir sé fáilte rompa; ṫug maoine móra dóiḃ, agus d'innseadar a scéala dó. Duḃairt sé naċ nglacfaḋ sé coinġill ar biṫ ó'n ríġ aċt caṫ i ndíoġail a ḋíṁeasa agus a easonóra; agus ḋiúltuiġ sé dul leó. D'ḟág sé na filí iar sin agus ṫug sé ceileaḃraḋ dóiḃ, agus ċuaiḋ roiṁe 'san gcúige go ráinig go tiġ Ċeallaiġ, ṁic Ḟiaċna Ḟinn .i. dearḃráṫair aṫar Ċongail, agus d'innis a scéala dó ó ṫús go deireaḋ. Ba ṡeanóir an-aosda Ceallaċ, agus ní ċluineaḋ sé aċt beagán, agus ní ṡiuḃalaḋ sé ar a ċosaiḃ, aċt "tolg créuduma" mar leabaiḋ aige, agus é innti i gcoṁnuiḋe. Ba laoċ clúṁail é i dtosaċ a ṡaoġail. An faid do ḃí Congal ag innsint a scéil dó, do noċt sé a ċlaiḋeaṁ do ḃí leis fé n-a ċuim i gan-fios d'éinne, gur ċríoċnuiġ Congal a ċóṁráḋ, agus aduḃairt: "Do-ḃeirim mo ḃriaṫar, dá nglacfá coinġill ar biṫ ó'n ríġ aċt caṫ, naċ ḃféadfaidís Ulaiḋ tusa do ċosaint orm-sa go sáṫfainn an claiḋeaṁ so tréd' ċroiḋe isteaċ; óir ní béas d'Ultaċaiḃ coinġill

do ġabáil i n-ionad ċaṫa go mdíoġlaid masla. Agus tá seaċtar mac maiṫe agam, agus raċaid leat 'san gcaṫ, agus dá mb'ḟéidir liom féin dul ann raċainn, agus ní ḃéarfaiḋe buaiḋ ar Ultaċaiḃ an ḟaid do ḃéinn-se im' ḃeaṫaiḋ. Agus aduḃairt sé:

A ṁic, ná gaḃ gan caṫ,
  Giḋ síoṫ iarras rí Teaṁraċ
Má roṁat buaḋ, fearr do ġníoṁ
  Má ort, tuitfiḋ do ċoiṁlíon.

Ná glac seóid ná maoine,
  Aċt aṁáin cinn deaġ-ḋaoine,
Naċ dtiocfaḋ le ríġ eile
  Masla taḃairt ar ċloinn Rúiḋrí.

Luġa fáṫ Scannail na sciaṫ
  Nuair tug caṫ do Ċuan Ċliaṫ,
Is ċuir ceann Ċuain ar ċlaiḋ,
  Tré go ráiḋ gur ċríon Scannal.

Cuir fios ar mo ṡeaċtar mac,
  Mar naċ ḃféadaim-se dul leat;
Dá mbaḋ tionól iad ba ṁó
  Raċaidís leat san ngleó.

Gaċ caṫ mór tug d'aṫair riaṁ,
  Ar fud Éireann, soir is siar,
Mise do ḃíoḋ ar a ḋeis,
  Ṁic mo ḋearḃráṫar ḋílis.

San gcaṫ mór tug d'aṫair toir,
  I n-a dtug ár ar Ḟrancaċaiḃ,
Le ríġ ró-ġlan na ḃFranc,
  Tuig nar ṡúgraḋ leanḃ é, a ṁic.

Aḋuḃairt fós an seanóir leis: "Éirig go hAlbainn," adeir sé, "d'ḟiosruġaḋ do ṡean-aṫar .i. Eoċaiḋ Ḃuiḋe, mac Aodáin, ṁic Ġaḃráin. Is é is rí ar Albainn. Is ingean dó do ṁáṫair, agus ingean ríoġ Ḃreatan, .i. Eoċaiḋ Aingceas, bean ríoġ Alban, do ṡeanṁáṫair .i. máṫair do ṁáṫar; agus taḃair leat fir Alban agus Ḃreatan, mar ġeall ar an ngaol sin, go hÉirinn do ṫaḃairt ċaṫa do'n ríġ.

Ḃí Congal buiḋeaċ leis de'n ċóṁairle sin; agus ċuaiḋ go hAlbainn agus céad laoċ le n-a ċois, agus níor ḟan ar

muir nó ar tír go ráinig go Dún Monaiḋ, mar a raiḃ rí Albann .i. Eoċaiḋ Buiḋe, agus maiṫe Albann i n-éan-ċruinniuġaḋ uime ann. Do ṫárla do Ċongal leasmuiġ do'n ċruinniuġaḋ, éigeas agus file an ríoġ .i. Duḃḋaid Draoi a ainm; b'ḟear feasa agus draoi oirḋearc Duḃḋaid; agus do ċuir sé fáilte roiṁ Ċongal, agus d'ḟiafruiġ scéala ḋé, agus d'innis Congal a scéala ḋó. Annsoin dubairt Duḃḋaid, agus d'ḟreagair Congal é:—

Duḃḋaid—Is mo ġean (moiċean) an loingeas léir
Do ċonnacas i bḟad i gcéin;
Aiṫris bur gcinéal, clú gan béim,
Cá tír as a dtangabair.

Congal— Ṫángamar a hÉirinn ḃreaġ,
A óglaiġ uaiḃriġ uasail,
Is do ṫángamar i leiṫ
Ċum labairt le hEoċaiḋ Buiḋe.

Duḃḋaid—Má's eaḋ go dtángabair i leiṫ,
Ċum labairt le hEoċaiḋ Buiḋe,
Ar dteaċt daoiḃ tar gaċ lear
Adeirim liḃ mo ġean.

As a haiṫle sin ċuaiḋ Congal san gcruinniuġaḋ 'n-a raiḃ rí Albann, agus ċuir an rí agus fir Albann fáilte roiṁe, agus d'innis sé a sgéala ḋóiḃ ó ṫús go deireaḋ. Dubairt rí Albann le Congal: "Ní féidir liom dul leat i n-aġaiḋ ríoġ Éireann i gceann caṫa, óir nuair do díbreaḋ é a hÉirinn fuair sé onóir uaim-se agus do rinneamar connraḋ annsoin agus do ġeallas dó, agus do ṫugas briaṫar dó naċ raċainn i gceann caṫa i n-a aġaiḋ go bráṫ. Aċt ar a ṡon soin féin, ní luġaide do ḟoċraide gan mé do ḋul leat," deir sé, "óir táid ceaṫrar mac agam-sa .i. Aoḋ an Ċulaiḋ uaiṫne, agus Suiḃne, agus Congal Meann, agus Doṁnall Breac .i. dearḃráiṫreaċa máṫar duit-se. Is aca-san atáid saiġdiúirí agus laoiċ Albann, agus raċaid leat ċum Éireann do ṫabairt caṫa do Ḋoṁnall. Agus téiriġ féin dá n-iarraiḋ mar bḟuilid agus maiṫe Albann umpa. Ċuaiḋ Congal do'n áit 'n-a rabadar, agus ċuireadar fáilte roiṁe, agus d'innis dóiḃ comairle an ríoġ, agus ba ṁaiṫ leó í.

Dubairt Aoḋ an Ċulaiḋ uaiṫne, an mac dob' óige: "Má's áil leat, a Congail, beiṫ im' ṫiġ-se anoċt ar

ḟleiḋ, raċaḋ leat ċum Éireann, agus an ceaṫramaḋ roinn d'Albainn umam, agus munab im' ṫiġ-se ḃéas tú anoċt ní raċaḋ leat ċum an ċaṫa." Duḃairt Conal Meann, mac Eoċaiḋ Ḃuiḋe: "Ní mar sin ḃéiḋ sé, a Aoiḋ," ar sé "aċt is im' ṫiġ-se ḃéiḋ rí Ulaḋ anoċt, óir dá raċainn leis, ṫiocfá liom-sa, óir is fúm-sa atáir. Ḃ'é sin, leis, ráḋ Ṡuiḃne agus Ḋoṁnaill Ḃric. Duḃairt, fós, Doṁnall Breac: "Má's im' ṫiġ-se ḃéas rí Ulaḋ anoċt, dá raċainn leis ṫiocfaḋ sib i dtriúr liom-sa, óir is mé an mac is sine, agus is mé do ṫug talaṁ daoiḃ. Ba brónaċ le Congal imreasán cloinne an ríoġ uime féin; agus ċuaiḋ sé ar fuid an tionóil, agus do ṫárla Duḃḋaid Draoi ḋó, agus d'innis Congal mian cloinne an ríoġ ḋó. Duḃairt Duḃḋaid leis: "Ná bí brónaċ dá ḋruim sin, a Ċongail," ar sé, "óir is mise íocfas do ḋuḃrón. Téiriġ anois ċuca," ar sé, "agus abair leó cibé duine aca ġeaḃas an coire ríoġaṁail atá i dtiġ an ríoġ le biaḋ d'ullṁuġaḋ ḋuit anoċt gur leis-sean do raċair, agus an té naċ ḃfuiġiḋ an coire gan a ḋíomḃá do ḃeiṫ ort-sa, aċt is ar an ríġ ba ċóir a aiṫis do ḃeiṫ um an gcoire. Ċuaiḋ Congal go dtí an faiṫċe 'n-a raiḃ clann an ríoġ, agus d'innis sé ḋóiḃ féiḃ mar duḃairt Duḃḋaid leis. Ba ṁaiṫ leó-san soin, agus duḃradar go ndéanfaidís mar aduḃairt sé.

Duḃairt Aoḋ, mac Eoċaiḋ Ḃuiḋe, le n-a ṁnaoi féin dul ag iarraiḋ an ċoire ar an ríġ. Ċuaiḋ sí, iar sin, agus d'innis sí ḋó gur i n-a ṫiġ-se do ḃéaḋ Congal maille le maiṫiḃ Ulaḋ agus Albann an oiḋċe sin agus gur ċóir an coire ainsicean do ṫaḃairt ḋí le haġaiḋ a mbeaṫuiġṫe.

Caḋ ċuige tugṫar coire ainsicean air? Ní deacair é. Coire d'airiġeaḋ a ċuid ċóir do gaċ éinne, agus ní ṫéiḋeaḋ cruinniuġaḋ díomḃaċ uaiḋ, agus cé mór do cuireaḋ ann, níor bruiṫeaḋ ḋé aċt ḋóṫain na buiḋne réir a gcéime agus a n-onóra. Is é samail an ċoire sin ḃí i mBruiġin Dá Dearga i n-ar marḃaḋ Conaire mac Ṁeise Ḃuaċalla, agus i mBruiġin Blai Bruga, mar raiḃ bean Ċealtaċair, ṁic Uiṫir; agus i mbruiġin Forgail Monaċ i dtaoiḃ Lusca; agus i mbruiġin ṁic Ceaċt, ar Sliaḃ Fuire, agus i mbruiġin ṁic Dato, mar ṫárla ár Connaċt agus Ulaḋ um an muic oirḋirc; agus i mbruiġin Da Ċoga i n-ar marḃaḋ Cormac Conluingeas, agus ár Ulaḋ uime; agus ag ríġ Albann san aimsir sin.

Duḃairt an rí le mnaoi a ṁic: "Cé an maiṫ atá ar do ċéile seaċ fearaiḃ Albann uile go dtiuḃarainn mo ċoire ḋó?" Duḃairt sí: "Níor eitiġ sé éinne do níḋ ariaṁ; is mó a oineaċ 'ná an saoġal," agus duḃairt an bean:—

"Ní ḟuair Aoḋ, ní ḃfuiġeaḋ
Níḋ do ċeilt ar ḋuine;
Is leiṫne fós a oineaċ,
'Ná an saoġal mór maiṫ.

"Seóid na talṁan taoḃ-uaiṫne,
Do ḟuair duine agus daonna;
Le haṫ na haon uaire,
Ní ḃéidís i láiṁ Aoḋa.

"A gcaiṫtear le haoiḋiḃ
'Ga ṫriúr ḃráṫar mór-uaill,
Cuirfiḋe sin ar ṁín-ḃearaiḃ
Ag Aoḋ an ċulaiḋ uaiṫne."

Duḃairt an rí: "Ní ṫiuḃarad-sa an coire ḋuit-se go fóill." Ċuaiḋ sí ċum a fir, agus d'innis sí freagraḋ an ríoġ ḋó. Duḃairt Congal Meann, mac Eoċaiḋ Ḃuiḋe, le n-a ṁnaoi féin dul ag iarraiḋ an ċoire. Ċuaiḋ sí agus d'iarr sí an coire ċum biaḋ d'ullṁuġaḋ do ríġ Ulaḋ. Duḃairt an rí cé an maiṫ atá ar do ċéile go dtiuḃarainn an coire ḋó ṫar an mac ḃí dá iarraiḋ ó ċianaiḃ." Duḃairt sí: "Ní'l mac ríoġ is fearr 'ná Congal. Beireann sé buaḋ in gaċ caṫ agus ġníonn a airm dliġeaċ do'n aindliġeaċ nuair tugṫar i dtír iasaċta iad."

Agus duḃairt an bean:—

"Congal Meann,
Ní facas mac ríoġ doḃ' fearr;
Mar ċromaid cáċ san gcaṫ
Ar scáṫ a scéiṫe, caogad ceann.

"Nuair beirṫear airm Ċongail,
I dtír iasaċta, fáṫ éada,
Ġníṫear tír ḋílis ḋí,
Do'n tír iasaċta ar éigin.

"Nuair ḟéaċann bean Ċongail
Ar óglaċ álainn mór-ḃláiḋ
Ní stadann agá ciontuġaḋ
An fear darab coṁ-ainm Congall."

D'eitiġ an rí an ḃean um an gcoire, agus ċuaiḋ sí amaċ, agus d'innis sí dá céile a nduḃairt an rí léi. Duḃairt Doṁnall Breac le n-a ṁnaoi dul d'iarraiḋ an ċoire ċum an ríoġ. Ṫáinig sí do'n áit 'n-a raiḃ an rí agus d'iarr sí an coire. D'ḟiafruiġ sé dí, "Cé an maiṫ atá ar do ċéile seaċ na macaiḃ eile d'iarr an coire?" D'ḟreagair sí: "Níor ṫuill Doṁnall Breac buiḋeaċas ó ríġ: dá mbaḋ ór Sliaḃ Monaiḋ ḋáilfeaḋ sé é le héan-uair. Níor ġaḃ airm mac ríoġ is fearr 'ná Doṁnall Breac. Agus duḃairt an ḃean:—

"Doṁnall Breac,
Doṁnall mac Eoċaiḋ Ḃuiḋe;
Ó ríġ, dá ḟeaḃas a ṁeanma,
Níor ṫuill sé buiḋeaċas.

"Is fíor gaċ a n-abraim-se,
Labraiḋ filí an iarṫair é;
Dá mbaḋ ór Sliaḃ Mór Monaiḋ,
Do ḋáilfeaḋ, agus ní ċoigilfeaḋ.

"Is fíor gaċ a n-abraim-se,
A rí, ceart id' ċomrac:
Níor ġaḃ Alba gan feall,
Rí dob' fearr 'ná Doṁnall."

Ṫáinic an ḃean mar a raiḃ a céile, agus d'innis sí dó eiteaċ an ríoġ agus a ḋiúltuġaḋ um an gcoire. Duḃairt Suiḃne le n-a ṁnaoi féin: "Éiriġ," ar sé, "agus iarr an coire." Ṫáinig sí, iar sin, agus d'iarr sí an coire. D'ḟiafruiġ an rí: "Cé an ḃuaiḋ atá ar do ċéile, a ingean," ar sé, "ṫar na macaiḃ eile, do ṫáinig d'iarraiḋ an coire?" D'ḟreagair sí dó: "Bíonn ceaṫrar um leabaiḋ éin-ḟir, agus an t-éin-ḟear um ċuid an ċeaṫrair i dtiġ Ṡuiḃne, agus an líon do raċaḋ i n-a seasaṁ ann, ní raċaḋ i n-a suiḋe, agus an líon do raċaḋ i n-a suiḋe ní raċaḋ i n-a luiġe. Céad corn agus céad árrṫaċ airgid le dáileaḋ leanna ann i gcoṁnuiḋe; agus duḃairt an ḃean:—

"Teaċ Ṡuiḃne,
Suiḃne mac Eoċaiḋ Ḃuiḋe,
An líon do raċaḋ ann i n-a seasaṁ,
Ní raċaḋ i n-a suiḋe.

"An líon do raċaḋ ann i n-a ṡuiḋe
Ní raċaḋ i n-a luiġe;
Éin-ḟear um ċuid an ċeaṫrair,
Ceaṫrar um leabaiḋ ḋuine.

"Céad corn agus céad cupán,
Céad torc agus céad "tinne";
Is céad árṫaċ airgid,
Atá ṫall ar lár a ṫiġe."

Is annsoin adubairt an rí: "Ná bí feargaċ, a inġean," ar sé, "óir dubairt Duḃḋaid Draoi liom-sa gan mo ċoire do ṫaḃairt d'éinne eile anoċt, aċt a ḃeiṫ agam féin agus ag Ríġ Ulaḋ, .i. mac m'inġine, agus fir Albann do ḃiaḋ-ṫuġaḋ agam-sa ar anoċt."

Agus dubairt an Duḃḋaid céadna leis, dá mbaḋ coire óir do ḃí ann, go mbaḋ cóir a ṫaḃairt do Ḋoṁnall, dom' ṁac is sine; agus dá mbud coire airgid a ṫaḃairt do'n té is óige, .i. d'Aoḋ; agus dá mbaḋ coire do leic luaċṁair, a ṫaḃairt do Ċongal Meann. Agus an coire atá ann, is fearr é 'ná iad so uile, da dtugtaoí d'éan-duine eile é, is do Ṡuiḃne do raċaḋ, óir is é an sean-ḟocal ó aimsir ḟada, .i., an coire do'n tsluaġ, óir is teaċ sluaiġ teaċ Ṡuiḃne, óir ní ḋeaċaiḋ buiḋean díombuiḋeaċ as. Annsoin dubairt an rí:—

An Rí—Taḃaraḋ mo ḋraoi géar
Breaṫ do ṁnáiḃ mac Moġaire;
Cé bean ċneis-ġeal ċeann-ḃuiḋe
Ḋíoḃ dá dtiubaradh mo ċoire."

Duḃḋ—Dá mbaḋ coire órḋa,
Le lúbaiḃ óir dá ḟoġnaḋ,
A Eoċaiḋ na sluaġ daoine,
Cóir a ṫaḃairt do Ḋoṁnall.

Dá mbaḋ coire airgid
Naċ dtiocfaḋ gal ar ná deataċ
A ṫaḃairt d'Aoḋ ċréaċtaiġ,
D'óige cloinne Eoċaċ.

Dá mbaḋ coire comaḋḃal,
Do Ċongal an ḃrait ṁaise ;
Do'n ḟear oirdearc ḟár-aḋḃal
Do-ġníos díleas d'aindíleas.

An coire le cloċaiḃ
A Eoċaiḋ, a rí ṁóir
A ṫaḃairt do'n t-sluaġ,
Do Ṡuiḃne ar lár a ṫiġe.

An Rí—Ó's liom Alba gan feall
Dá mbéinn im' ríġ ar Éirinn
Do ḃéarainn ar ṁnáiḃ mo ṁac
Mo ḃeannaċt, agus ḃéarad.

Ċuadar sluaġ Alban uile, agus rí Ulaḋ, go tiġ ríoġ Alban an oiḋċe sin, agus ba ṁaiṫ ḋóiḃ ann idir biaḋ agus leann; agus do rinneadar cruinniuġaḋ aonaiġ ar n-a ḃáireaċ féaċaint an dtiocfaidís le Congal Claon ċum Éireann do ṫaḃairt ċaṫa do Ḋomhnall mac Aoḋa, do ríġ Éireann, agus d'innseadar do Ḋuḃḋaid, ⁊ dá ndraoiṫiḃ mar an gcéadna fáistine do ḋéanaṁ ḋóiḃ d'ḟéaċaint ar ḃ'áġṁar a n-eaċtra agus a dturus agus do ġaḃadar na draoiṫe ag droċ-ḟáistiniuġaḋ ḋóiḃ, agus agá dtoirmeasg. Is annsoin aduḃairt Duḃḋaid na ranna so :—

"Is maiṫ sin a ṡluaiġ Alban
Cad do ṫug i gceann a ċéile siḃ?
Cad ṫárla ar ḃur n-aire,
An lá atáṫaoi i n-éan-ḃaile?

"Ó naċ í ḃur dtír ḋúṫċais,
Éire na n-iomaḋ eaċtra
Mairg téiḋeas le claoċlóḋ turuis,
Ċum troda le ríġ Teaṁraċ.

"Cassar fear finn-liaṫ oraiḃ,
Is is oirḋearc a ġníoṁarṫa ;
Ní féidir dul uaiḋ siar ná soir,
Cuirfiḋ ár ar Albanċaiḃ.

"A ṡluaiġ, de líon óg agus eaċ
Mac Aoḋa ṁic Ainṁireaċ,
Tre ḟírinne a ḃreiṫe, ní ḃréag,
Atá Críost agá ċoiṁéad.

"Is mairg naċ seaċnann an ṁáġ
I dtéiḋeann siḃ d'ḃur scaraḋ;
Gaeḋil dá gcur fá'n ḃfód;
Siḃ-se ag ḋul, dob'ḟearr fanaṁuint.

"Is mairg naċ seaċnann an gleann;
Buaiḋfear oraiḃ i dtír Éireann;
Ní ṫiubaraiḋ duine agaiḃ a ċeann,
Gan a ḋíol le ríġ Éireann.

"Deiċ gcéad ceann tosaċ ḃur n-áir;
Timċioll ríoġ Ulaḋ ṁór-ḃáin;
D'ḟearaiḃ Albann sin 's an ár
Agus fiċe céad coṁ-lán.

"Mic tíre agus scata préaċán
Sluġfaid cinn ḃur gcuraḋ;
Go n-áirṁtear gaineaṁ mín glan
Ní áirṁfíḋe cinn Ulaḋ.

"Aċt ní maiṫ fáirtiniuġaḋ Dé,
Le hagaiḋ na ndroċ-ḋaoine;
Scarfar ḃur ḃfir le flaiṫeas;
Béiḋ ḃur mná gan gnáṫ-ṁaiṫeas."

Is annsoin aduḃairt rí Alban le Congal: "Is eaḋ is cóir duit," ar sé, "dul go Breatnaiḃ go hEoċaiḋ Aingcear, go ríġ Breatan, óir is ingean dó mo ḃean, agus is í máṫair do ṁáṫar í, agus ġeoḃair cabair sluaiġ uaiḋ, agus do ḃéarad-sa eólas duit go tiġ ríoġ Breatan má ṫéiḋeann tú ann."

Do ḃí Congal buiḋeaċ ḋe, agus do ċuaiḋ sé maille le luċt trioċad long go Breatain go ráinig sé dún an ríoġ. D'innis na hógánaiġ scéala do'n ríġ, agus do ṁaiṫiḃ Breatan gur ḃ'é rí Ulaḋ do ṫáinic ann. Cuireadar rí agus fir Breatan fáilte roiṁe, agus d'ḟiafruiġeadar scéala ḋé. Agus d'innis Congal a scéala go léir, agus a eaċtraí idir Albain agus Éirinn.

Do rinneaḋ iar sin cruinniuġaḋ aonaiġ leó um Ċongal agus um Ultaiḃ mar an gcéadna, le déanaṁ cóṁairle um an scéal soin. Mar do ḃíodar san gcruinniuġaḋ, ċonncadar laoċ mór ċuca: caoiṁe do laoċaiḃ an doṁain. Ba ṁó agus b'aoirde 'ná éin-ḟear é; do ḃí a ṡúil níos guirme 'ná leac-oighre; do ḃí a ḃéal níos deirge 'ná an

caorṫan ; do ḃí a ċuid fiacal níos gile 'ná sreasa péarla. Do ḃí a ċorp níos finne 'ná sneaċtaḋ éan-oiḋċe. Sciaṫ ḋídin le ciúṁas órḋa air ; ḋá ċraoisiġ ċaṫa i n-a láiṁ, claiḋeaṁ le cnotaiḃ fiacal, agus déantús óir le n-a ṫaoiḃ, agus gan d'éadaċ laoiċ leis aċt iad so ; gruag ór-ḃuiḋe ar a ċeann, agus gnúis ċaoṁ ḋearg air.

Do ċuaiḋ sé suas ċuca san gcruinniuġaḋ, agus duḃairt an rí gan a ḃeannaċaḋ, go mbéaḋ a ḟios aca an ḃfanfaḋ sé leasmuiġ de'n aonaċ, nó an raċaḋ do'n áit 'n-a raiḃ an rí agus na laoiċ mar an gcéadna.

Iar roċtain dó i n-imeal an aonaiġ níor stad go ndeaċaiḋ go dtí an áit a ḃfeacaiḋ sé gnúis an ríoġ, agus do ṡuiḋ sé ar a láiṁ ḋeis idir é féin agus rí Ulaḋ. "Cad ċuiġe gur suiḋis mar sin?" ar siad. "Níor orduiġeaḋ ḋam fanaṁaint i n-ionad eile," ar seisean. "Agus ó's mé féin do rinne ionad dam féin dá mbéaḋ ann ionad do b'ḟearr 'ná seo is ann d'ḟanfainn." Do leig an rí mion-ġáire as uime-sin, agus duḃairt, "Ba ċóir a ndearnaiḋ sé." D'iarradar na fir scéala ḋé ; d'innis sé ḋóiḃ scéala na beaṫaḋ láiṫreaċ ; dar leó ná raiḃ fé neiṁ scéala naċ raiḃ aige. Do ġráḋuiġeadar go mór é idir fearaiḃ agus ṁnáiḃ, ar feaḃas a ġnúise agus a urlaḃra. Do ḃí airm móra aige ; ní raiḃ san aonaċ laoċ d'ḟéadfaḋ iad d'iomċar i láṫair ċaṫa, ar a méid agus a dtruime. D'iarradar air a ċinéal d'innsint agus a ṡloinneaḋ. Duḃairt sé leó nár ġnáṫaċ leis a ṡloinneaḋ d'innsint agus ná hinneósaḋ sé a ċinéal ná a ṡloinneaḋ.

Ċuadar an sluaġ ar an dún iar sin, agus d'ḟágadar é i n-a aonar amuiġ ar an tulaċ mar raiḃ an t-aonaċ. Le n-a linn sin ċonnaic sé duine ċuige ar an tulaiġ. D'aiṫin sé ar a éadaċ gur ḃ'ḟile é, agus do ċuir sé fáilte roiṁe amail agus go raiḃ aiṫne aige air. Do ṡuiḋ an file leis ar ṫaoiḃ na tulċa, agus d'ḟiafruiġ sé scéala ḋé. D'innis sé ḋó na huile scéala ba ṁaiṫ leis, aċt amáin nár innis sé a ċinéal do. "Cia tusa anois?" ar san t-óglaċ neaṁ-aiṫnid, "agus innis do ċinéal, óir ċím gur file tú." "Éigeas agus file an ríoġ is eaḋ mé," ar sé, "agus is do ċuartuġaḋ dúin an ríoġ atáim ag dul anois." Do ṫuit annsoin ciot mór agus báisdeaċ áḋḃal orra, agus ba ṡneaċtaḋ gaċ re seal do ḃí ann. Do ċuir sé a sciaṫ idir an t-éigeas agus an ḟliċe, agus do leig a airm agus

a éide caṫa ḟéin leis an sneaċtaḋ. “Créad fáṫ soin?” ar san file. “Deirim leat,” ar sé, “dá mbeaḋ oirḃidin ba ṁó 'ná so agam do-ġeoḃṫá í ar d'éigse, agus ó naċ ḃfuil, tá mise níos cuiḃe le feartain 'ná an té ag a ḃfuil éigse.” Do ḃí an file buiḋeaċ ḋe, agus duḃairt: Dá mbaḋ ṁaiṫ leat teaċt liom-sa anoċt dom' ṫiġ do-ġeoḃ-ainn biaḋ agus aoiḋeaċt oiḋċe ḋuit.” “Is maiṫ liom,” ar sé. Ċuadar go tiġ an éigis agus fuaradar a ndóṫain bíḋ agus leanna ann.

Is annsoin ṫáinig teaċtaire an ríoġ ar ċeann an éigis. Duḃairt sé naċ raċaḋ sé munar ṫoil leis an óglaċ an-aiṫnid ḃí leis, dul ann. Duḃairt seisean gur ċóir dul ann, “Óir is é súd an trear ionad is mó i n-a ḃfaġaid filí aṫċuinge .i. i n-aonaċ, agus ar ḃainfeis, agus ar ḟleiḋ agus níor ṁaiṫ liom-sa sluaġ Ḃreatan beiṫ i n-éin-ionad, agus a ndul uait gan níḋ d'ḟaġáil uaṫa ar mo ṡon. Ċuadar do'n dún agus do suiḋeaḋ iad ann, .i. an file i ḃfiaḋnuise an ríoġ, agus an t-óglaċ i n-ionad eile. Tugaḋ biaḋ dóiḃ agus do ċaiṫeadar a mbiaḋ go raiḃ a sáiṫ aca. Duḃairt an file leis roiṁ dul isteaċ san dún dóiḃ, dá gcuirfiḋe cnáṁ smeara ar ṁéis i n-a ḟiaḋnuise, gan é ḃriseaḋ ar ċor ar biṫ, “Óir tá i dteaġlaċ an ríoġ óglaċ dar dual gaċ cnáṁ i n-a mbíonn smior, agus dá mbrisfí dá aiṁḋeóin é, is éigin a ċomṫrom de ḋearg-ór do ṫaḃairt dó ann, no coṁrac éinfir, agus fear coṁlainn céad is eaḋ é. “Is maiṫ sin,” ar seisean; “nuair ḃéarfar soin déanfad mo ċuid.” Níor ḟan sé annsoin i ḃfad go dtugaḋ cnáṁ ar ṁéis dó, agus do ċuir sé láṁ ar gaċ ceann dé, agus do ḃris idir a ḋá ṁéir í, agus d'iṫ sé an smior agus an feóil dá éis sin. Do ċonncadar a raiḃ do láṫair soin agus doḃ'iongnaḋ leó é.

Do hinnseaḋ an níḋ sin do'n laoċ úd dar ḋual an smior. D'éiriġ sé suas le feirg ṁóir agus le meanma laoiċ dá ḋíoġal ar an té do ṁill a ġeara agus d'iṫ a ċeart. Nuair ċonnaic an fear eile sin do ṫug urċar de'n ċnáiṁ dó, ionnus go ndeaċaiḋ sí tre n-a ċeann siar ag tollaḋ a inċinne go dtí fíor-lár a ċloiginn. D'éiriġeadar muinntir an ríoġ agus a teaġlaċ ċum a ṁarḃṫa i n-a ḋíoġal soin. Ċuaiḋ sé fúṫa mar téid seaḃac fé min-éanaiḃ, agus do rinne ár orra, gur lia a mairḃ 'ná a mbeó. Agus teiċeadar an drong ba ḃeó díoḃ. Ṫáinic sé arís agus suiḋ ar ġualainn an file ċéadna, agus do ġaḃ

faitċíos mór an rí agus an ríoġan roiṁe, nuair ċonncadar a ġaisgiḋeaċt, agus a fearg ċuraiḋ agus a ṁeanmna laoiċ ag éiriġe. Duḃairt sé leó nár ḃ'eagla ḋóiḃ é, aċt gur ṁaiṫ go dtiocfaḋ an teaġlaċ isteaċ san teaċ arís. Duḃairt an rí ná tiocfaidís. Do ḃain sé a ċaṫḃarr dá ċeann ann soin, agus ba ċaoṁ a ġnúis agus a ḋealḃ, iar n-éiriġe dá ċuid fola le feirg an ċaṫa.

Do ċonnaic bean ríoġ Ḃreatan bas agus láṁ an óg-laoiċ, agus ḃí sí ag a ḃféaċaint le fada, agus b'aoiḃneas mór léi an fáinne órḋa ċonnaic sí fé ṁeóir an laoiċ, óir ní ṫáinic ar ṫalṁain fáinne a ṁacsaṁla, nó cloċ do b'fearr 'ná an ċloċ do ṫárla innti agus d'fiafruiġ an ríoġan scéala an ḟáinne de'n laoċ an-aiṫniḋ. Duḃairt sé leis an ríoġain "Is ag m'aṫair féin do ṫárla an fáinne .i. ag mac Obéid ag ríġ——." Annsoin duḃairt sé :—

An Ríoġan— Cad as go dtángais a laoiċ ṁóir
Cia ṫug duit an fáinne óir
No cá tír as a dtángais
Mo ġean gaċ aon féd' ċoṁarta ?"

Laoċ— Ag m'aṫair féin do ḃí sin,
Ag mac Obéid iongantaiġ ;
Is aṁlaiḋ fruiṫ fáinne an fir
Ag laoċ i gcoṁlann éin-fir.

Ríoġan— Adeirim-se leat-sa ḋe
Is dearḃ liom 's is áiriṫe
Is tuirseaċ mo ċroiḋe go bráṫ
Agad' féaċaint, a ṁic.

"Agus d'ḟág sé an fáinne agam-sa nuair ḟuair sé bás." Nuair ċualaiḋ an ríoġan soin, do ḃuail sí a bosa agus a huċt, agus do stróic sí a haġaiḋ, agus do ċaiṫ sí a calla ríoġanaiḋe ar an dteiniḋ i bfiaḋnuise na ndaoine go léir, agus do leig sí sgread airti iar sin. "Cad é sin, a ríoġan," ar siad. "Ní deacair é," ar sí. "Mac do rugas do'n ríġ, agus ċuaiḋ sé uaim tá fiċe bliaḋain ann anois, d'ḟoġluim gaisge ar fuid an doṁain, agus is aige do ḃí an fáinne atá um láiṁ an óglaoiċ úd, óir d'aiṫniġeas í, óir is agam féin do ḃí i dtosaċ, go rug an mac leis é nuair d'imṫiġ uaim.

Agus do ġaḃ sí ar láiṁ-sníġe ṁóir iar sin gur ḋóiġ leó go n-éagfaḋ sí muna bfuiġeaḋ sí furtaċt láiṫreaċ.

Ċuaiḋ sé annsoin i gcoṁfogus do'n ríoġan, agus duḃairt léi: "Dá nDéanfá rún orm-sa, a ríoġan," ar sé, "d'inneósainn scéala do ṁic duit." Do ġeall sí, le briġ mionn, go nDéanfaḋ sí. "Mise do ṁac," ar sé. "A ríoġan, is mé ċuaiḋ uait d'ḟoġluim gaisge ar fuid an doṁain." Ní ċreidfeaḋ sí sin go bfeicfeaḋ sí a ṡlinneán dear. "Créad fáṫ soin, a ríoġan?" ar sé. "Ní deaċair é," ar sise. "Nuair d'imṫiġ mo ṁac uaim do ċuireas gráinne óir fé ḃarr a ṡlinneáin deis, do ṡéan uaire, agus do ċomarṫa air. Má's tú mo ṁac, ġeoḃaḋ soin ionnat." Do ċuartuiġ sí ann, agus fuair sí an coṁarṫa aṁail aduḃairt sí, agus do ḃuail sí a bara arís tre n-a mac dílis do teaċt agus aduḃairt: "Is truaiġe an gníoṁ dob' áil liḃ do ḋéanaṁ, a rí, .i., ár n-éan-ṁac i mbaoġal báis gan coir leo' ṁuinntir." Agus d'aiṫris sí cad é mar fuair sí an coṁarṫa réaṁráiḋte air. Níor ċreid an rí gur ḃ'é a ṁac do ḃí ann. "Créad fáṫ naċ gcreideann tú an ríoġan, a rí Ḃreatan?" ar Congal. "Inneósad duit a aḋḃar," ar an rí. "Ḃíos am ann, agus cruinniuġaḋ mór umam san dún so iar n-imṫeaċt mo ṁic uaim, go bfeaca buiḋean ṁór ċugam; céad laoċ a líon; óglaċ rompa agus gruag ruaḋ air. Is é ba ṫaoiseaċ ḋóiḃ. D'ḟiafruiġeaḋ scéala ḋíoḃ; duḃairt an t-óglaċ ruaḋ úd, gur ṁac dam-sa é, agus gur ċugam ṫáinic. D'ḟiafruiġ các ḋíom-sa ar ḃ'ḟíor soin, agus ní ṫugas freagraḋ orra, aċt do leigeas orm gur ṁac dam é, ionnus naċ dtiocfaḋ laoiċ Ḃreatan im'aġaiḋ mar ġeall ar mo ḟlaiṫeas. Agus d'ḟiafruiġeas a ainm de. Duḃairt sé gur Ċonán a ainm; óir ba Ċonán ainm an ċéad ṁic liom-sa, agus duḃras leis, cuairt Ḃreatan do ṫaḃairt, agus teaċt i gceann bliaḋna dom' ḟiosruġaḋ. Ar n-a ḃáireaċ ḋúinn san gcruinniuġaḋ céadna, ċonncamar buiḋean ṁór eile ċugainn; céad laoċ a líon soin; óglaċ rompa, agus gruag fionn air. D'iafruiġeadar na fir scéala ḋé, agus aduḃairt sé an céadna gur ṁac dam-sa é, agus gur Ċonán a ainm. Agus duḃras leis cuairt Ḃreatan do ċur mar an gcéadna. An treas lá áṁ, ċonncamar buiḋean an-ṁór eile ċugainn. Ba ṁó é 'ná gaċ buiḋean eile: trí céad laoċ a líon. Óglaċ deaġ-ċruṫaċ rompa; b'é b'áille do laoċaiḃ an doṁain é; gruag donn air. Ṫáinic ċugam iar sin, agus duḃairt gur ṁac dam-sa é, agus gur Conán a ċoṁ-ainm. Duḃart an céadna leis, agus is é sin an fáṫ naċ gcreidim gur mac

dam an laoċ úd, a "Ċongail," ar an rí, "seoċ an triúr úd do ráḋ bréaga im' aġaiḋ." "Is eaḋ is cóir a ḋéanaṁ," ar Congal, "dá dtiocfaḋ an triúr sin do'n dún, comrac dóiḃ agus do'n laoċ úd ar nós éin-ḟir, agus cibé ḋíoḃ ṫiocfas as a ḃeiṫ i n-a ṁac agat." "Is toil liom é," ar an rí.

D'ḟanadar ann an oiḋċe sin agus d'éiriġ Conán Rod go moċ ar n-a ḃáireaċ, óir is é ba ṁac dílear do'n ríġ agus ċuaiḋ sé d'ḟéaċaint an tsrota ḃí i ḃfogus do'n dún, agus ḃí sé ag faire ar néallaiḃ aeir, agus duḃairt: "Ċím néall fola os cionn Ċonáin Ruaiḋ, agus néall fola os cionn Ċonáin Ḟinn, agus ní'l sé os cionn Ċonáin Duinn; agus a ḋéiṫe neiṁe," ar sé, "créad ḃeireas ar Conán Donn, gan tuitim liom-sa, óir is liom tuitfid an dá Ċonán eile." Is annsoin aduḃairt:—

"Ċím triúr míleaḋ 'san ṁáiġ
Le eireaḋ áluinn iongantaċ;
Tá os a gcionn, le uair feirge,
Néall na fola for-ḋeirge.

"Néall fola os cionn Ċonáin Ruaiḋ,
Is ḋéanfas a ḋiombuaiḋ;
An céadna os cionn Ċonáin Ḟinn
An eiriḋ áluinn imsis.

"Níor ġaḃ claiḋeaṁ, níor ġaḃ sciaṫ,
Níor ġaḃ eireaḋ traoċta triaṫ,
Níor ġaḃ gairge, agus gníoṁ glan,
Laoċ naċ ḃfreiġeórainn comlann.

"Ní'l os cionn Ċonáin Duinn
Néall na fola le feicsint;
Deargfad-sa, mo láṁ indiu,
Ar na Conánaiḃ do-ċím."

Do ċonnaic sé iarsin, buiḋean ṁór ċuige ar an droiċead, ḃí tarsna an tsrota, agus do ċonnaic sé laoċ mór rompa, agus d' aiṫin sé é. Agus duḃairt leis: "Cé lán b'ḟearr leat agat ar an droiċead so?" Duḃairt sé: "B'é a lán óir agus airgid é." "Fíor," ar sé, "ní mac do'n ríġ tú, aċt mac ċeárduiḋe nó fir gníos rud éigin d'ór, nó d'airgead, agus ġeoḃair bás annso. Tugaḋ comlann iar sin, agus marḃaḋ Conán Ruaḋ ann. Duḃairt

mac an ríoġ .i. Conán Roḋ, le muinntir an ḟir do ṁarḃ sé. "Da n-inneósaḋ duine agaiḃ ḋam an fíor an aiṫne do ṫugas ar an laoċ do ċoigilfinn siḃ." "Fíor," ar siad, "ní ṫug éinne ar biṫ aiṫne do b'ḟearr 'ná an aiṫne do ṫugais ar ár dtiġearna, óir ba ṁac ceárduiḋe as tuaisceart Ḃreatan é, agus ṫáinic tre uaḃar aigne, go nduḃairt sé gur ṁac do'n ríġ é, nuair ċualaiḋ a ḃeiṫ gan ṁac aige."

Ṫáinic iarsin, an dara fear díoḃ go dtí an droiċead, agus d'ḟiafruiġ de an céadna. Aduḃairt sé: "Gur ḃ'é a lán de ḃuaiḃ, agus ċapallaiḃ, agus táintiḃ." "Fíor," ar sé, "ní mac do'n ríġ ṫusa leis, aċt mac sgolóige, agus fir ḟaiḋḃris agus ṁaoine." Do léim sé ċuige agus do ḃain an ceann dé; agus d'ḟiafruiġ dá ṁuinntir ar ḃ'ḟíor an aiṫne." "Fíor," ar siad.

Do ċonnaic sé an tsreas buiḋean ċuige; laoċ mór i dtosaċ na buiḋne sin, agus trí ċéad i n-a ḟoċair. Ṫáinic Conán i n-a ċoinne ar an droiċead ċéadna, agus d'ḟiafruiġ ḋé, cé lán ba ṁaiṫ leis aige ar an droiċead ċéadna. Duḃairt sé gurḃ é a lán de laoċaiḃ, agus do ċuradaiḃ sé éin-ġníoṁ agus éan-ġaisge leis féin, "Fíor soin," ar Conán. "Is mac ríoġ ṫusa, aċt ní mac Ríoġ Ḃreatan tú." "Fíor," ar sé, "ní mac Ríoġ Ḃreatan mise, aċt mac Ríoġ Loċlainn: agus m'aṫair do ṁarḃaḋ i bfeall le bráṫair dó féin, tré ṁiorsair, agus díbreaḋ mise iar marḃaḋ m'aṫar. Agus ċualaḋ rí Ḃreatan do ḃeiṫ gan mac óg; agus ṫánac ċuige d'ḟaġáil congantа sluaiġ agus soċraide do ḋíoġail m'aṫar. Agus is é sin is fíor ann, agus ní coṁrac leat-sa um an bflaiṫeas naċ dúṫaiġ ḋam." Do rinneadar an dias síoṫ agus córuġaḋ annsoin, agus ċuadar san dún mar a raiḃ rí Ḃreatan agus Congal, agus d'innseadar a sgéala ann leiṫ ar leiṫ. Ba ṁaiṫ le gaċ uile ḋuine an sgéal soin; agus duḃairt an rí, "Tiuḃaraḋ tuilleaḋ dearḃṫa ar an mac so."

"Cá dearḃaḋ?" ar Congal Claon. "Ní deacair," ar sé. "Dún atá agam-sa i n-imeall na Ḃreatan .i. Dún Dá Laċa a ainm; tá cloċ uasal san dún soin, agus ní gluaiseann le bréig, agus ní féadfaḋ dúnṁarḃṫaċ é ċur ag gluaiseaċt ná é ṫógáil; ⁊ tá ḋá eaċ éan-daṫa agam-sa san dún ċéadna, agus ní riṫid sé duine do laḃair bréag go bráṫ, agus tar go dtí an dún soin dá ḋearḃaḋ

ort an fíor a n-abrair liom." Rinneaḋ aṁlaiḋ. Do ṫóg Conán an ċloċ, agus riṫeadar na heiċ faoi, agus duḃairt an rí:—

Cloċ atá i nDún Dá Laċa;
Is fiú a ċoṁtrom d'ór data;
Ní ġluaiseann le bréig gan brait,
Is ní ġluaisfeaḋ dúnṁarḃṫaċ.

M'eiċ-se féin is áluinn a ngnaoi,
Go bráṫ ní ġluaisid le gó.
Gluaisid le fírinne ḟinn;
Is luaṫ gníoṁaċ a n-éirim.

Dá ḟíoraḋ an tú mo ṁac,
A laoiċ ċalma ċóiṁ-nirt,
Raċad indiu go moċ
Do'n Dún 'n-a ḃfuil an ċloċ.

Do ċruinniġ Congal iar sin sluaiġte Sacsan agus a rí, .i., Garḃ, mac Róġairḃ, agus sluaiġte Fraince agus a rí, .i., Dairḃe, mac Dornṁair, agus sluaiġte Breatan fá Ċonán Rod mac Eoċaċ Aingcis, agus fir Alban fá ċeiṫre macaiḃ Eoċaċ Ḃuiḋe, .i., Aoḋ an Ċulaiḋ uaiṫne, agus Congal Meann, agus Suiḃne, agus Doṁnall Breac, an mac ba sine. Rug sé leis an líon sluaġ soin go léir, go dtugadar do Ḋoṁnall le fearaiḃ Éireann uime, ár Ṁuiġe Ráṫa, go dtugaḋ ár ceann eatorra. agus gur tuit Congal ann. Óir is iad seo trí buaḋa an ċaṫa, .i., briseaḋ le Doṁnaill i n-a fírinne ar Ċongal i n-a ḃréig; Suiḃne do ḋul lé gealtaċt ar an méid de laoiṫiḃ do ċum sé; agus an fear d'ḟearaiḃ Alban do ḋul dá tír féin gan luing, gan ḃarc, agus laoċ eile ag leanṁaint de.

Do ṁarḃ Ceallaċ mac Maolcaba Ċonán Rod, .i., mac ríoġ Breatan, ar ċaṫ éin-fir, agus do ṁarḃaḋ na ríġte agus na taoisiġ mar an gcéadna tré neart ċoṁlainn, agus tré fírinne ḟlaṫa an ríoġ, .i., Doṁnall mac Aoḋa, ṁic Ainṁireaċ; agus tré neart an ċaṫṁíliḋ uasail, .i., Ceallaċ mac Maolcaba, .i., mac bráṫar Doṁnaill: óir níor marḃaḋ laoċ nó gaisgiḋeaċ de ċlannaiḃ Néill san gcaṫ nár ḋíoġail Ceallaċ tré neart coṁlainn agus iomḃuailte. Ionnus ná deaċaiḋ d'Ultaiḃ as act sé céad laoċ amáin, do teiċ as an ármaiġ fá Ḟeardoṁan, mac Iomomain, .i., laoċ uasal d'Ultaiḃ an Ḟeardoṁan soin. Ní ḋeaċaiḋ

d'Allṁurċaiḃ ar aċt Duḃḋaiḋ Draoi, do ċuaiḋ le dearg-eagla ar an gcaṫ, agus níor stad go ráinig Alba, gan luing, gan ḃarc, agus laoċ marḃ ag leanṁaint dá leaṫ-ċois, óir do ċuir Congal glas i gceangal idir gaċ dias dá ṁuinntir ag cur an ċaṫa, ionnus naċ dteiċfeaḋ éinne aca ó ċéile, agus a saṁail do ċlannaiḃ Ċonaill agus Eoġain tré orduġaḋ Ċonaill, ṁic Baoḋáin, ṁic Ninneaḋa, an ríġ-ṁíleaḋ uasal. Is mar sin ċuireadar an caṫ.

Sin Fleaḋ Dúin na nGéaḋ, agus mar tugaḋ caṫ Ṁuiġe Ráṫa gonuige sin.

Foṫanaċ.

---

# Iomaiḋeaċt VII.

An ealaḋa is fearr i nGaeḋilg ar "Cionnus is féidir le fuirnniḃ Coṁairle fá'n Riaġaltas áiteaṁail cuidiuġaḋ leis an nGaeḋilg. Gan os cionn 2,000 focal ann. Duais £5, do ḃronn Cumann na Gaeḋilge i Nuaḋ Eaḃroc. Cúigear iomaiḋṫeóirí. Is é Pádraig O Súilleaḃáin, Dúinín, Sráid an Ṁuilinn, Co. Ċorcaiġe, darab ainm bréige. "Lúibín na Rinnce," do ḃuaiḋ í. Sid í ealaḋa Ṗádraig :—

## Cionnus is Féidir le fuirnniḃ Coṁairle fá'n Riaġaltas Áiteaṁail Cuidiuġaḋ leis an nGaeḋilg.

Ḃí lá i nÉirinn agus ní ró-faḋa ó soin é, ná raiḃ caoi ná cuṁaċta ag furṁór na ndaoine ar éan-tairḃe do ḃaint amaċ dóiḃ féin ná dá dtír. Ní raiḃ bac ar an dream láidir cos do ḃualaḋ ar an dream lag, óir ní raiḃ guṫ ná feiḋm aca aċt iad ag síor-ḃraṫ ar aicme nár ṫuig a gcás, agus nár ṫruaġ leó é. Ḃí a rian orra; ḃíodar de ṡíor faoi ċúṁaḋ agus leaṫtrom an tsaoġail agus gan puinn i n-a gcuram ċum fóirtint orra. Aċt molaḋ le Dia tá an lá soin imṫiġṫe, agus atarruġaḋ mór tar éis teaċt ar an scéal dona so, i dtreó go ḃfuil an té is ísle nó is boċta san tír anois ċóṁ teidealaċ ċum suireann puiblíḋe do ṫoġaḋ leis an té go ḃfuil long ar loċ aige.

Dá ḃrí sin, is deallraṫaċ go ḃfuil muinntir na hÉireann ceapṫa ar a nguṫ do ḃronnaḋ ar na fearaiḃ is múinte agus is macánta dá ḃfuil le fáġáil san tír, na fir ċtá tar éis a dtír-ġráḋ do ṫaisbáint ċeana féin mar luċt-aoranta ar gaċ níḋ ḃainear le tír na hÉireann, agus ná

fuil náire orra aḋmáil go ḃfuilid lán-ullaṁ ċum an cleas céadna do ḋéanaṁ arís. Ní féidir gráḋ ná searc do ṫabairt ar éan-rud gan eólas agus aiṫne do ċur air ar dtúis; agus ó is í an teanga bun agus barr, bríġ agus bunaḋas gaċ tíreaṁlaċta tá sé riaċtanaċ ar na fuirniḃ tírġráḋaċa luiġe isteaċ, agus í d'ḟoġluim nó an ċuid is luġa ḋe gaċ cabair atá i n-a gcumaċt nó i n-a gcumas do ṫabairt do luċt cosanta na Gaeḋilge.

Dá mbéaḋ siad so go ḃfuil gnótaí na tíre idir láṁaiḃ aca innṁeaṁail ar Ġaeḋilg do léiġeaṁ do labairt agus do sgríoḃaḋ d'ḟéadfaidís a lán dá n-oibreaċaiḃ do ḋéanaṁ tré Ġaeḋilg; agus óir is gnáṫaċ leó beiṫ ag tabairt oráidí puiblíḋe uaṫa ar fud na tíre do b'ḟéidir leó labairt leis na daoiniḃ i n-a dteangaiḃ dúṫċais, agus go mór-ṁór is na ceantaraiḃ 'n-a ḃfuil sí dá labairt de ġnáṫ. Is mar seo do ṁúinfid siad tír-ġráḋ do sna daoiniḃ seo; óir ní féidir é ṫeagasg coiḋċe tré smaointiḃ ná tré urlaḃra an náṁad ná an ċoigcríġ. Is mar seo do ċuirfid siad i n-úṁail, agus i dtuigsint dóiḃ gur cineaḋ fá leiṫ iad, agus mar ċóṁarṫa air sin go ḃfuil teanga fá leiṫ aca gur fiú í ġráḋuġaḋ agus í ċoimeád beó. Mar ḃarr air seo tiocfaiḋ breis meas ag na daoiniḃ orra féin agus ar a dtír, agus breis urraime agus onóra dá sinsearaiḃ i dtaoḃ na hoiġreaċta luaċṁaire seo do ċur anuas ċúġṫa. Dá ḃríġ sin, béiḋ na daoine níos fearaṁla agus níos misneaṁla, ⁊ béiḋ siad níos neaṁ-spleáḋaċa leis na boicíniḃ agus na seóníniḃ, agus na spriosánaiḃ eile atá dá dtarcuisniuġaḋ le bliaḋantaiḃ.

Má tá intinn na ḃfuireann bpuiblíḋe seo do réir a gcóṁráḋ, agus go ḃfuil siad ceapṫa ar aos óg na tíre do ṫeagasg agus do ṫabairt suas i n-a ḃfír-Éireannċaiḃ fearaṁla, ní ḟágfaid siad éan-ċloċ gan ċasaḋ ċum go mbéiḋ an Ġaeḋilg dá múineaḋ is gaċ sgoil 'san tír. Má ċeiltear eólas ar ṫeangaiḋ agus ar stair a dtíre ar an aos óg anois, is ró-ḃeag an tairḃe d'Éirinn beiṫ ag braiṫ orra ċum a saoirse do ḃaint amaċ san am atá le teaċt. Cé go ḃfuil mórán déanta i dtaoḃ na ceiste seo ċeana, tá an ċuid is mó agus is ṫáḃaċtaiġe gan críoċnuġaḋ fós. Ní fuil amras ná gurab é an Clár Léiġinn fá ndeara an cosg atá curṫa le múineaḋ Gaeḋilge ins na sgoil-eannaiḃ le fada, aċt ní ḟágann soin ná go ḃfuil muinntir na hÉireann féin cionṫaċ go leór. Ba ċeart rún cóṁairle

ḃeiṫ dá gcur i bḟeiḋm gaċ lá is gaċ buiḋin ṗuiblíḋe, agus gan ṡos ná suaiṁneas do ṫaḃairt do'n Riaġaltas tré ḟeisiriḃ na hÉireann, ná d'éan-aicme eile go bḟuil baint ná páirt aca leis an gClár Léiġinn ċum go mbéiḋ Gaeḋilg dá spreagaḋ ins gaċ sgoil ar fuid na tíre.

I mórán de sna bailtiḃ móra ar fuid na hÉireann ní ḟuil cumann, connraḋ ná áit cruinniġṫe ag an aos óg tar éis fágáil sgoile ḋóiḃ, aċt gaċ duine aca ag imṫeaċt do réir a ḟliġe agus a ṫola féin ; agus nuair naċ féidir ceann críonna do ċur ar ċolainn óig is beag duine aca ná tuiteann isteaċ le droċ-ċuideaċtain. Nuair ná bíonn a ṁalairt de ċúram orra um ṫráṫnóna nó i laeṫeantaiḃ saoire aimsigid an táḃairne agus as an ólaċán tagann cearrḃaċas agus gaċ nós eile níos measa agus níos mí-ḃéasaiġe 'ná a ċéile i dtreó, i ndeireaḋ ṫiar ṫall, go n-imṫiġeann a lán aca le haer an tsaoġail. I n-a measg súd do ḃíonn a lán buaċaillí óg do ṫagann isteaċ ó'n dtuaiṫ ag foghluim céirde no ealaḋna agus gur beaṫuiġeaḋ go neaṁciontaċ ag baile iad. Is maiṫ is fiú ḋóiḃ seo atá ag rianuġaḋ gnóṫaí na tíre, agus ag iarraiḋ gaċ cúis ḃaineas léi do ċur ar aġaiḋ, iarraċt do ṫaḃairt air seo do leiġeas má tá leiġeas air ; óir is í mo ṫuairim ná fuil galar is measa 'ná é ag goilleaṁaint ar Éirinn indiu. Ar an gcéad dul síos, is féidir leis na fuirniḃ puiblíḋe hallaí do ċur suas is gaċ baile mór ar fuid na tíre 'nar ḃ'ḟéidir leis an aos óg teaċt i gcionn a ċéile. Tig leó craoḃ de Ċonnraḋ na Gaeḋilge do ċur ar bun is gaċ halla ḋíoḃ so agus is beag baile ar fuid na hÉireann ná go bḟuiġtí oide no múinteóir ċum na Gaeḋilge do ṁúineaḋ. D'ḟéadfaí leaḃarlanna do ċur ar bun agus stair agus litreaċt na hÉireann .i. deaġ-ṡompla na naoṁ agus na n-ollaṁ, ⁊c., do ċoimeád go síor os coṁair intinne an aosa óig, agus ní ḟuil amras ná go mbéaḋ siad 'n-a nÉireannċaiḃ níos fearr dá ċionn. Mar an gcéadna ní ḃéaḋ bac orra rinnce, aṁráin, agus ceól Gaeḋealaċ do ḃeiṫ aca agus gaċ sult agus suairceas ḃaineas leó, agus i gcionn beagán aimsire ní ḃéaḋ tráċt ná tuairisg ar na ráiméisiḃ baoṫa, mí-ḃanaṁla iasaċta atá le cloisint ar fuid na hÉireann le tamall, agus do ġeóḃaḋ luċt táḃairne uain ar ṁaċtnaṁ ar ċúrsaiḃ an tsaoġail.

Is féidir leis na buiḋniḃ coṁairle árd-congnaṁ do ṫaḃairt do ċúis na Gaeḋilge le tosaċ agus barr do ṫaḃ-

airt do na hiaraṫóiriḃ seo go ḃfuil eólas ar a dteangaiḋ dúṫċais aca, is gaċ oifig fá n-a gcúram, agus go mór-ṁór is na háiteannaiḃ n-a ḃfuil sí dá labairt. "Mar ṁaiṫe leis féin is eaḋ ḋineann an cat crónán" agus dá mbéaḋ sé riaċtanaċ ar gaċ iaraṫóir eólas do ḃeiṫ ar Ġaeḋilg aige sula ḃfuiġeaḋ sé post ná oifig fá ċúram an Riaġaltais Áiteaṁla i nÉirinn ní fada go mbéidís ag baint na ndóirse dá ċéile is gaċ áit go mbéaḋ an Ġaeḋilg dá múineaḋ. Ní le grá ḋi, b'ḟéidir, aċt ar ṁaiṫe leó féin.

Is na caṫraċaiḃ agus na bailtiḃ móra 'n-a ḃfuil ainmneaċa sráide, fógraí, ⁊c., curṫa suas fá 'n-a gcúram, tig leó iad do ċur i gcló Ġaeḋilge agus Béarla. Is féidir leó gaċ fógra ḃaineas le gnóṫaiḃ puibliġe do ċur go dtí an páipéar nuaiḋeaċt tré Ġaeḋilg. Mar an gcéadna d'ḟéadfaidís a séalaí agus gaċ sgríbinn de'n tsaġas soin beiṫ sgríoḃṫa no curṫa i gcló tré Ġaeḋilg.

Aċt leis seo go léir tá sé ceart aca an "Claiḋeaṁ Soluis" do ċur ar aġaiḋ is gaċ sliġe is féidir leó. Tá an páipéar soin anois i n-ann luaċ a gcoḋ' airgid do ṫaḃairt dóiḃ ċoṁ maiṫ le héan-ṗáipéar eile 'san tír, nó b'ḟéidir níos fearr; óir ní ḟuil éan-ḃall i nÉirinn ná fuil eólas curṫa air anois, agus gaċ saġas duine dá léiġeaṁ. Aċt gan tráċt air seo i n-éan-ċor, is é an t-éan-ṗáipéar aṁáin i nÉirinn atá ag taḃairt a réim agus a intleaċt ar fad ċum spioraid agus anam na tíre d'aiṫḃeóċaint, agus d'árduġaḋ. Is 'mḋo Éireannaċ 'san úir indiu dó ṫiubaraḋ leaṫ a raiḃ 'san tsaoġal riaṁ aige, ċum páipéar mar é seo d'ḟeicsint ar feaḋ a ḃeaṫaḋ, agus go deiṁin féin, ní ḋá ḃreiṫ ar so ċoiḋċe é, is 'mḋó fear i nÉirinn indiu atá go maoiḋteaċ, blaḋmannaċ, i dtaoḃ a tír-ġráḋ agus gur mór leis pinginn do ṫaḃairt air.

Annsoin mar ḋeireaḋ gaċ soisgéil is féidir leó caḃruġaḋ le cúis na Gaeḋilge le sintiús airgid do ḃronnaḋ air ó am go ham. Is fíor ná fuil éan-rud ċóṁ gann i nÉirinn leis an airgead, aċt ar a ṡon soin cnuasuiġeann triopall beart, agus is mór an tairḃe do ṫiocfaḋ as éin-ḟeóirling aṁáin 'san ḃpunt, agus ní ṁoṫóċaḋ an té is boċta 'san tír an méid sin. Tá Cóṁairle Ċontae Ċiarraiġe, ⁊c., tar éis é seo ḋéanaṁ ceana.

Cé gurab iad so na sliġte is fearr 'nar ḃ'féidir do na foirniḃ puiblíġe caḃruġaḋ le cúis a dteangaḋ dúṫċais is 'mó sliġe eile go ḃfuil sé i n-a gcumas an Ġaeḋilg do ċur ar aġaiḋ. Is é ball d'ḟuirinn ṗuiblíġe roġa agus toġa an ċeanntair 'n-a ḃfuil sé 'n-a ċoṁnuiḋe agus ar an aḋḃar soin tá réim agus cuṁaċt fá leiṫ aige, agus is fada raġaiḋ a ṡompla ċum éan-ċúis nó ceist do ċur ċum cinn. Má's fear siopa é, féadfaiḋ sé a ainm do ċur suas i nGaeḋilg os cionn a ḋorais, agus is gearr go ndéanfaiḋ an fear is goire ḋó an clear céadna. Ó ḋuine go duine béiḋ an deaġ-obair ar siuḃal ċum go mbéiḋ Gaeḋilg le feicsint ar ṫaoḃ gaċ balla 'san tsráid. "Is mian mic a ṡúil," agus nuair ḃéiḋ an Ġaeḋilg os cóṁair súl na ndaoine mar seo i gcoṁnuiḋe, ní ḃéiḋ sásta coiḋċe ċum go ḃfuiġiḋ siad a blas, agus ní baoġal di as soin amaċ. Má's feirmeóir é tig leis a ainm beiṫ i nGaeḋilg ar a ṫrucaillíḃ, agus i gcionn sealad béiḋ Gaeḋilg ag riṫ ar roṫaiḃ ag gaċ feirmeóir 'san gcoṁursannaċt.

Ní ḟuil i n-éin-teangaiḋ ó ṫúis deireaḋ aċt urlaḃra agus ar an aḋḃar soin ní ḟuil éin-tsliġe is fearr ċum na teangaḋ do leaṫaḋ ná do ṡaoṫruġaḋ 'ná beiṫ dá labairt. Siúḋ agus ná fuil eólas ag fear puiblíġe aċt an éan-ḟocal aṁáin Ġaeḋilge bíoḋ an focal soin ar ḃarr a ṫeangan ag gaċ cruinniuġaḋ, ar an aonaċ, ar an margaḋ, ⁊c., agus ó's duine é do réir an iontaoiḃ atá ag na daoiniḃ as go gcuirtear suim i n-a ḃriaṫraiḃ, béiḋ siad go léir ag déanaṁ aiṫris air. Aċt i dtaoḃ beiṫ ag molaḋ Gaeḋilge tré Ḃéarla ní ḟuil ann aċt "beannuiġim uaim siar siḃ."

Ní ḟuil éan-ċunntas i stair an doṁain ar éin-tír d'ḟág a teanga ḋúṫċais fá ṫáir agus fá ṫarcuisne agus do ṫóg teanga a náṁad go ceanaṁail coimeádaċ ċúiċi, go raiḃ raṫ ná bail uirri riaṁ. Is í an Ġaeḋilg an ċuing do ċeap Dia mar ċeangal idir ḟlioċt na nGaeḋeal agus do ṫearbánann do'n doṁan mór gur cineaḋ fá leiṫ iad. Tá an ċuing úd briste, brúiḋte, basgta le lán-toil na nGaeḋeal féin. Ċum í aontuġaḋ arís tá Connraḋ na Gaeḋilge ag oibriuġaḋ go cruaiḋ de ló agus ist oiḋċe, agus má tá na foirne coṁairle dáiríriḃ i dtaoḃ a Riaġail Ḋúṫċais agus gaċ ceist bainear leis an dtír do ċur ċum cinn ní fuláir dóiḃ aontuġaḋ agus beiṫ coṁ-ṗáirteaċ le Connraḋ na Gaeḋilge feasda. "Is ionann beiṫ gan

teanga agus ḃeiṫ gan tír," agus ní ḋéanfaiḋ sé an gnó d'éan-duine a ráḋ fearda gur mór leis a tír aċt gur beag leis teanga na tíre. Tá an lá soin imiġte agus cé go ḃfuil cuid de sna foirniḃ puibliġe ag cuidiuġaḋ go tréan le cúis na Gaeḋilge tá urṁór aca failiġteaċ go leór. Mar an gcéadna, tá cuid aca ag leigint orra árd-ṁeas do ḃeiṫ aca ar a dteangaiḋ ḋúṫċais, agus san am ċéadna ní mór leó í ḃeiṫ 'san Doṁan Toir. Tá coṁarṫaí go ḃfuil na soilse ag teaċt agus an lá ag breacaḋ arís nuair ḃéiḋ teanga na nGaeḋeal fuasgailte ó'n daoirse agus ó'n dorċadas, go ḃfuil sí treasgarṫa fúṫa le fada, agus an té ná caḃróċaiḋ anois léi, ná bíoḋ sé ár mboḋraḋ i dtaoḃ a tír-ġráḋ. Ó's ionnann cúis teangaḋ agus cúis tíre, is í cúis na Gaeḋilge, cúis na hÉireann.

LÚIḂÍN NA RINNCE.

---

## IOMAIḊEAĊT VIII.

Seaċt gcinn de ḋuaiseannaiḃ éan-ṗúint aṁáin do ḃronn muinntir Ċumainn na Gaeḋilge i Nuaḋ Eaḃroc—le haġaiḋ daoine do rugaḋ agus atá 'n-a gcoṁnuiḋe ins gaċ condae fé leiṫ—mar ġeall an ealaḋain is fearr i nGaeḋilg ar ċeist gaċ condae fé leiṫ mar leanas:—(a) Condae Ḋúin na nGall, "Mainistir Ḋúin na nGall"; (b) Co. Ṁuiġe Eó, "Ráis-eanna Ċaisleáin de Barra"; (c) Co. na Gailliṁe, "An Cladaċ agus a ṁuinntir;" (d) Co. an Ċláir, "Ceann Coraiḋ"; (e) Co. Ċiarraiḋe, "Sean-sgéal éigin i dtaoḃ Naoiṁ Ḃreandáin"; (f) Co. Ċorcaiġe, "Na Francaiġ i gCuan Ḃeanntraiġe"; (g) Co. Ṗortláirge, "Seaġán Pléimionn." (ó 800 go dtí 1,200 focal). Sé ḋuine ḋéag d'iomaiḋ-ṫeóiriḃ ar fad. Seo 'n-ár ndiaiḋ na healaḋna fuair duaiseanna mar aon le cunntas ar féiḃ mar ċuaḋtas ar gaċ condae fé leiṫ:—

### (a)—CONDAE ḊÚIN NA nGALL.

Éin-iomaiḋṫeóir aṁáin, "Maċaire Beag" .i. Seaġán Mac an Ḃáird, na Cealla Beaga. Sid í a ealaḋa:—

### MAINISTIR ḊÚIN NA nGALL.

I measg an iomad de ṫiġṫiḃ riaġalta ċuir Ord San Ṗroinséis ar bun i nÉirinn ní raiḃ éin-ċeann aca suiḋte i n-áit níos deise, níos coṁgaraiġe nó níos oireaṁnaiġe 'ná mainistir Ḋúin na nGall. Ḃí talaṁ réidiḋ, coṁṫrom ann, innṁe gaċ barr agus toraḋ a ṫaḃairt, 'na haice,

agus ar a ċúl sin ḃí árdáin agus cnocáin glasa, féar-ṁara. Ar a gcúl sin arís, fá ṫuairim cúig nó sé ṁílte, ḃí mar ḃéaḋ leaṫ-ḟáinne de ṡléiḃtiḃ árda nar léig do ġaoiṫ ṁóir ar biṫ séideaḋ uirri ar ṫrí taoḃaiḃ ḋí. Ins an aimsir sin ḃí an fiaḋ le fagáil go fairsing fá na sléiḃtiḃ seo. Ḃí coillte agus ádmuḋ ag fás go coitċeann ar ṁulċaiḃ agus ar ṫaoḃaiḃ na gcnoc. Ḃí an ḟairrge ó ḋeas agus aḃainn na hÉirg ó ṫuaiḋ ag casdáil ar a ċéile fá ḃallaiḃ na mainistreaċ le linn trágaḋ gaċ lá. Ní raiḃ an ṁainistir níos mó 'ná trí ċéad coiscéim ó ċaisleán Uí Ḋóṁnaill agus is minic do ċualas go raiḃ bealaċ faoi ṫalaṁ eadar an dá áit, agus ḃí aṁarc ar an ṁainistir agus ar an áit timċioll uirri ó ḃárr an ċaisleáin, ar ṁoḋ naċ dtiocfaḋ le doċar ar biṫ teaċt ar na bráiṫreaċaiḃ i ganḟios d' O Ḋóṁnaill agus níor ṁinic a léig an eagla do náṁaid ar biṫ ṫeaċt ag cur imniḋe orta ċoṁ fad agus ṁair riagail ṡleaċta uasail Ċonaill Ġulbain ós cionn dúiṫċe Ṫír Ċonaill. Is minic a tigeaḋ loingis as an Spáin as an bḞrainc agus as Ṫír-fá-ṫuinn ṫart le ballaiḃ na mainistreaċ le hearraiḃ ar na tírṫiḃ sin agus ag taḃairt ar siuḃal cioḃar biṫ a ḃí le díol ag muinntir na tíre. Ḃ'ḟial bunaḋ Ṫír Ċonaill i gcóṁnuiḋe leis an ċléir agus mar sin de, ní raḃ diṫ nó díoġḃáil ar na bráiṫriḃ ḃí 'na gcóṁnuiḋe 'sa ṁainistir seo. Le n-a ċois seo uile ḃí buntaiste ṁór eile aca. Ḃa ṁór cliú na haḃna ḃí ag ruiṫ ṫart le na dtaoiḃ, mar ġeall ar an ṁéid bradán ḃíoḋ innti, agus ḃí cead ag na bráiṫriḃ oiread agus ba ṁian leó a ḃaint airti, agus níor ḃ'é sin aṁáin é, aċt sul a raḃ an ṁainistir i ḃfad ar bun rinne Aoḋ Ruaḋ O Doṁnaill carra dóiḃ féin ionnus naċ mbéaḋ earḃa éisg orta i n-am ar biṫ.

Is ins an ḃliaḋain 1474, a cuireaḋ an ṁainistir ar bun agus seo mar ṫárla. Ḃ'é Aoḋ Ruaḋ Ua Dóṁnaill ḃí 'na flaiṫ ar Ṫír Ċonaill 'san am sin agus ḃí sé pósda ar Nuala Ní Ċonċoḃair, bain-ṗrionnsa ar Laiġniḃ. Ḃí a ḟios aici go raiḃ suiḋeaċán ar bun ag bráiṫriḃ d'Ord San Ṗroinséis i Ros Rialla agus d'imṫiġ sí féin agus cuideaċta ṁór de ṁnáiḃ uaisle agus de ḋaoiniḃ eile, go ndeaċaiḋ sí i láṫair na mbráṫar agus ċuir sí d'aṫċuinge orta mainistir a ḃunáitiuġaḋ i nDún na nGall. 'Sé 'n freagraḋ fuair sí uaṫa naċ ndéanfaḋ siad sin 'san am i láṫair, aċt 'san am le teaċt go gcuirfeaḋ siad cuid-

eaċta bráṫar ċuici le mainistir a ċur ar bun i dTír Ċonaill. Ní raiḃ sí sásta leis an ġeallstan seo agus duḃairt sí leó go dtáinic sí féin agus na mná uaisle ḃí léiṫe céad míle mar ġeall ar an deaġ-oḃair seo, agus gur ḋána an rud ḋóiḃ a heitiuġaḋ, agus dá ndéanfaḋ, iad aire a taḃairt ar eagla go dtuillfeaḋ siad fearg Dé agus go gcuirfeaḋ sí i láṫair na Tríonóide an diúltaḋ seo, agus go ḃfuiġeaḋ sí mar ualaċ orṫa méid anam a caillfiḋe i dTír Ċonaill d'easḃuiḋ na mainistreaċ. Ins an deireaḋ d'aontuiġ cuid de na bráiṫriḃ teaċt léiṫe agus ṫáinic sí aḃaile go háṫasaċ, agus ṫosuiġ ag cur suas na mainistreaċ ins an áit 'n-a ḃfuil an sean reilig indiu, fá ṫuairim dá ċéad coiscéim de ḃaile Ḋúin na nGall. Críoċnuiġeaḋ agus coisreacaḋ iomlán na mainistreaċ agus na tiġṫe ḃain di, an ḃliaḋain ċéadna, sé sin 'san ḃliaḋain 1474, agus ṗronn Ó Dóṁnaill mórán furraḋ tiġe agus culaiḋ Aifrinn agus an méid talaiṁ ba ṁian leis na bráiṫriḃ orṫa. Fuair Nuala Ní Ċonċoḃair ḃás sul ar críoċnuġaḋ an ṁainistir. Ṗós Aoḋ Ruaḋ at-uair agus i ndiaiḋ a mbás cuireaḋ é féin agus an dara bean le taoḃ na céad mná ins an ṁainistir; agus is ann mar a gcéadna atá an uile ṗrionnsa dá ṡlioċt, ḃí i seilḃ uaċtaránaċta Ṫír Ċonaill, curṫa, anuas go haimsir Aoiḋ Ruaiḋ d'imṫiġ ċum na Spáine 'san ḃliaḋain 1601 i ndiaiḋ caṫa Ċeann tSáile.

Ní'l fáṫ tráċt ar an méid maiṫeasa rinne "Mic na beaṫaḋ" ar feaḋ na seaċt mbliaḋan agus sé scór, ḃí siad ins an ṁainistir seo, nó ar an iomaḋ naoiṁ d'éiriġ 'na mearg. Ċoṫuiġ siad na boċta; ṫug siad oideas do'n aos óg agus scríoḃ siad stair na hÉireann. Cia naċ gcualaiḋ fá "Andalaċaiḃ an Ċeaṫrair Ollaṁ," an leaḃar is mó agus is luaċṁaire agus is iomláine a scríoḃaḋ ariaṁ fá ár dtír? Is faoi ḟascaḋ ḃalla na mainistreaċ seo a scríoḃaḋ é, agus muna ndéanaḋ bráiṫre Sain Ṗroinnséis ariaṁ aċt an leaḃar seo do scríoḃaḋ, ṫuillfeaḋ siad buiḋeaċas gaċ Éireannaiġ ar son na hoibre mearaṁla. Aċt rinne na bráiṫre agus na sagairt eile, mair i dTír Ċonaill tuilleaḋ le n-a taoḃ seo. Ḋaingniġ siad an Creideaṁ i gcroiḋṫiḃ na ndaoine ar ṁoḋ nár ḃ'ḟéidir é a ḃaint asta. Nuair a ṫáinic na scriosadóirí ċugainn tar an uisge, ḃain siad a gcuid talaṁ agus an uile ċinéal maoine dá raiḃ ag ár sinsear-

aiḃ uaṫa, aċt buiḋeaċas do Ḋia, ḟáruiġ sé orta an Creideaṁ a ḃaint uaṫa.

Ċaiṫ na bráiṫre seal fada i nDún na nGall sul a dtáinic buaiḋreaṁ ar biṫ orta, aċt 'san ḃliaḋain 1592 ġlac dá ċéad Sacsanaċ seilḃ ar an ṁainistir agus rinne siad cóṁnuiḋe ann ar feaḋ tamaill aċt 'san ḃliaḋain céadna díbir Aoḋ Ruaḋ O Doṁnaill, "mac na tairngreaċta," iad ċoṁ luaṫ agus fuair sé abaile, i ndiaiḋ é ḃeiṫ 'ná ṗríosúnaċ i gcarcar Ċaisleáin Ḃaile Áṫa Cliaṫ.

Naoi mbliaḋna 'na ḋiaiḋ sin ġlac Niall Garḃ Ó Ḋóṁnaill agus a ċuid fear seilḃ ar an ṁainistir. Ṫréig sé a ṫír agus a ḋaoine muinntearḋa agus ċuaiḋ sé ar ṫaoiḃ na Sasanaċ. Tamall beag 'n-a ḋiaiḋ sin, ġlac a ċuid ṗúdair teine, agus dóiġeaḋ an ṁainistir agus míle dá ċuid fear. Ḃí dá ḟiċid bráṫair 'san ṁainistir sul a dtáinic an fealltóir Niall Garḃ, aċt ḃí scéala aca go raḃ sé ag teaċt, agus fuair siad ar siuḃal i n-a luing.

Tá cuid ṁór de ḃallaiḃ an tiġe ṗobail 'na seasaṁ go fóill agus bun na mballaí eile le feicsint i n-áiteaċaiḃ; agus is maiṫ is fiú do ḋuine tamall a ċaiteaṁ 'n-a mearg. Is iomḋa naoṁ agus earbog agus fear céimeaṁail a cuireaḋ ins an sean-reilig atá ṫart fá na sean-ḃallaíḃ agus tátar ag cur daoine ann go fóill.

MAĊAIRE BEAG.

---

## (b) CONDAE ṀUIĠE EÓ.

Beirt iomaiḋṫeóirí. "An Ḟuiseóg," .i., Miċeál O Doċartaiġ, Coillte Maċ, do ḃuaiḋ. Seo í ealaḋa Ṁiċíl:—

### RÁSANNA ĊAISLEÁIN DE BARRA.

Ins a mbliaḋain 1798 ḃí trioblóid agus buaiḋirt ṁór ar ṁuinntir na hÉireann mar ġeall ar an ngéar-leanaṁaint ṁóir ḃí dá ḋéanaṁ ag na Sasanaiġ ar na hÉireannċaiḃ, agus go mór-ṁór ar na Caitliceaċaiḃ; agus d'éiriġ na daoine ar fud na tíre agus rinneadar scréapaid i n-aġaiḋ na géar-leanaṁna so.

Ar an dara lá fiċead do'n ḃFoġṁar, ṫáinig isteaċ go Cill Comainn ar an taoḃ ṫuaiḋ do ċuan Ċill Ala i

n-aice le béal na Muiġe, ar an taoḃ ṫoir-ṫuaiḋ de Ċondae Ṁuiġe Eó, trí longa ar an bFrainc, le congnaṁ a ṫabairt do na hÉireannċaiḃ, agus iad do ṫógḃáil as an gcruaiḋ-ċás i n-a raḃadar.

Ḃí ins an gcaḃlaċ seo míle saiġdiúirí agus éadaċ le haġaiḋ míle fear eile, agus cuid ṁaiṫ airm le cur i láṁaiḃ na ndaoine ġlacfaḋ páirt leó: agus ḃí stór maiṫ leó de ṗúdar agus rudaí eile ṫeastuiġeas ó luċt cogaiḋ. Ḃí Humbert mar ċeannṗort orra, agus ṫug sé leis ó'n bFrainc beirt Éireannaċ ċoṁ fearaṁail, críonna, cróḋa is b'ḟéidir ḟaġáil, 'sé sin Maitiú Teón agus Bairtlí Teeling.

Ḃí braṫaċ na Sasanaċ go hárd ar a gcrannaiḃ seóil, agus mar seo do ṁealladar na máirnéalaiġ ḃí dá dtóruiġeaċt ar an bfairrge, agus ṫángadar ar tír annsin gan ḟios do na Sasanaiġ. Ċaiṫeadar trí lá ag taḃairt a gcuid stóir i dtír, ag cruinniuġaḋ fear agus dá n-ullṁuġaḋ ċum caṫa, agus ar feaḋ an ama seo ṫóg an taoiseaċ Humbert agus na hoifigiġ a lóistín ṫuas ins an gcaisleán, 'sé sin i bpálás an Easpuig ġallda, agus ḃí faitċios mór air féin agus ar a ṁuirriġin, agus leaṫ-doisín minis-téirí ḃí ins an tráṫ sin ar cuairt ġnáṫaċ ag an Easpog.

Ċuir na Francaiġ brat suas go hárd ar ġeata an Ċaisleáin, agus na sean-ḟocla, "Éire go bráṫ" air; agus ċuir siad amaċ glaoḋaċ agus gairm ar ṁuinntir na tíre tiġeaċt i n-a bfoċair, le congnaṁ do ṫaḃairt dóiḃ ċum saoirseaċt do ġnóċan d'Éirinn. Ṫáinig cúpla míle fear ċuca, agus níor ḃ'iongnaḋ é, óir ḃí na hÉireannaiġ i ndaorsaċt ba ṁeasa, agus fá ġéar-leanaṁaint ba ċruaiḋe, 'ná ḃí ar tír ariaṁ.

An tríoṁaḋ tráṫnóna tar éis tiġeaċt i dtír, d'imṫiġ Humbert agus a ċuid airm go Béal an Áṫa, agus d'árduiġ a ċuid loingis a seólta agus d'ḟágadar cuan Ċill Ala ag triall abaile. D'ḟág sé beagán dá ċuid fear i gCill Ala, aċt nuair ċualaiḋ saiġdiúirí Ríoġ Ṡeóirse, ḃí i mBéal an Áṫa, go raiḃ na Francaiġ ag tiġeaċt. Do riṫeadar amaċ as an mbaile mar riṫfeaḋ ál ġéanna ó'n maḋaḋ ruaḋ, agus ṫóg na Francaiġ seilḃ an baile gan buille bata ná ċlaiḋiṁ.

Ṫug na saiġdiúirí teiċ ar seo scéala go Caisleán de Barra, agus ċuir an nuaiḋeaċt ar crioṫ airm Ríoġ Ṡeóirse

ḃí ins an mbaile sin. An oiḋċe roiṁe sin ṫáinig an taoiseaċ Lough go dtí an áit, agus ṫóg sé féin i láiṁ ceannaireaċt airm an Ríoġ, agus d'ísliġ sé an ceannaire Hudson ḃí os a gcionn roiṁe sin; agus seal gearr tar éis an ṁeaḋóin oiḋċe, d'ḟágadar an baile le troid do ḋéanaṁ i n-agaiḋ na bFrancaċ, agus bac do ċur le n-a n-obair; agus rinneadar longṗort timċeall míle ó'n mbaile, agus d'fanadar go foiġdeaċ leis an náṁaid. Ba ṁaiṫ an gléas troda ḃí aca ann. Ḃí a ceaṫair déag do ġunnaiḃ móra réiḋ le fosgailt orra, agus sé míle saiġdiúirí, eadar ḋraġún nó marcaiġ agus coisiḋṫe.

Oiḋċe Ḋoṁnaiġ ar an seiseaḋ lá fiċead do'n bFoġṁar d'ḟág Humbert, a ċuid Francaċ, agus na hÉireannaiġ do ċruinniġ fá n-a bratac, Béal an Áṫa. Ḃí leis naoi gcéad Francaċ, agus timċeall ḋá ṁíle de ṁuinntir na tíre. Tá ḋá ḃóṫar ag dul ó Ḃéal-an-Áṫa go Caisleán de Barra; an bóṫar mór riṫeas i n-aice le Béal Eas, agus bóṫar eile taoḃ ṫiar de seo, ar nglaoḋtar bóṫar Ḃeárnan na Gaoiṫe. Is annaṁ ṫéiḋeas éan-duine an bealaċ seo, aċt ḃí treór-aiḋe maiṫ aige, agus ar an ḋá aḋḃar seo ṫóg sé an bealaċ sin mar roġain. Go goirid, tar éis éirġiḋe na gréine, ḃí na Francaiġ ar ḃarr na beárnan, agus as sin fuair siad an ċéad aṁarc ar a náṁaid. Ṫáinig siad anuas ó'n gcnoc go fearaṁail, dásaċ, tréanṁar i n-aġaiḋ na nGall. Ḃaḋ ḟo-ċosanta an áit do ṫoġ na Sasanaiġ; loċ ar taoḃ ḋíoḃ, agus ballaí árda ar an taoiḃ eile; agus ċoṁ luaṫ ⁊ ṫáinig na Francaiġ sáṫaċ fogus ṫeintriġ na Sasanaiġ na gunnaí móra orra, agus rinne siad ár, ar feaḋ cúpla nóiméid; aċt sgap na Francaiġ ó ċéile; riṫ agus sgar siad ar ḋá taoḃ ḋíoḃ, agus go han-dearláṁaċ d'ḟosgail siad ar na Sasanaiġ le peiléar is le píce; agus taoiḃ istiġ de leaṫ-uair, ḃí arm Ríoġ Ṡeóirse ag teiċeaḋ ar fud-fad a ċéile, mar ruiṫfeaḋ tréad bulóg lá tearṁaiġe ins a traṁpaḋ; agus ruiṫeadar agus rinneadar an cúil-iompóḋ seo gan fanaṁaint le cead captaoin ná capḟlaiṫ le comráda na compánaċ. Ṫeiċeadar i measg a ċéile no gur ḟaltair na draġúin na coisiḋṫe fá ċosaiḃ a gcapall, agus d'ḟágadar a ngunnaí móra, a mbrataċa agus a gcrainn ċosanta, ar an tsraiṫ i n-a ndiaiḋ.

Deir siad féin gur ċaill siad oċt n-oifigiġ déag agus trí ċéad go leiṫ fear; aċt do réir coṁaireaṁ na bFrancaċ, ċaill na Sasanaiġ sé ċéad eadar beó agus

marḃ. Ġlac nocad do na príosúnaiġ seirḃís fá Humbert agus ċuir umpa agus orra éadaċ na bFrancaċ i láṫair.

Ruiṫ an ċuid eile do na sé míle Sasanaċ tré ṡráid Ċaisleán de Barra, agus níor ḟan fear aca le lán béil a ċaiṫeaṁ, no le deoċ d'ól; agus níor stadadar go dtángadar go Tuaim i gCondae na Gaillimhe, 'sé sin, dá ḟiċid míle ó ṗáirc an áir; agus níor stad na cladaiḋí ba ṁó bí crioṫ croiḋe orra go dtáinig siad go Bail' Áṫ' Luain ar an tSionainn, i ndiaiḋ deiċ míle agus trí fiċid de ḃóṫar do ċur taoiḃ ṫiar díoḃ ó ḃris siad trosgaḋ an lá roiṁe; agus rinne siad an coṁruiṫ iongantaċ seo ó'n gcaṫ tré Ċaisleán de Barra agus Tuaim go Bail' Áṫ' Luain, taoiḃ istiġ do ṡeaċt n-uaire fiċead, agus ar an ruaig seo do ġlaoḋtar Rásaí no "Rásanna Ċaisleáin de Barra."

Nuair ṫáinig na Francaiġ agus daoine na tíre bí anois san arm, isteaċ go Caisleán de Barra, ċuir siad riaġaltas no cuṁaċta ar bun, agus ġlaoiḋ mar ainm air an t"Irish Republic," agus rinneadar Uaċtarán de'n Ṁóraċ as Moore Hall.

An tráṫnóna céadna ċuir oifigiġ na bFrancaċ cuireaḋ amaċ ċum an uile duine oireaṁnaċ bí san áit, agus tug suipéar breaġ dóiḃ, agus bíodar ag gabáil aṁrán, ag seinim, agus a rinceaḋ, go dtí maidin lá ar n-a ḃáireaċ.
An seo fágfamuid iad anois, agus cuirfeamuid leó-san agus leis an léiġṫeóir ar seaċt míle mbeannaċt.

An Fuiseóg.

---

## (C) Condae na Gaillimhe.

Beirt iomaiḋṫeóirí, "Mac an Baiṁléid," .i. Eoġan O Neaċtain, as Gaillim, do buaiḋ, agus seo í a ealaḋa:—

### An Cladaċ agus a Ṁuinntir.

Tá an Cladaċ 'n-a ḃaile iasgaċ le ceiṫre céad déag bliaḋain, agus ní fearrde é sin, mar tá sé ċoṁ boċt indiu, agus ċoṁ hárraiḋ i n-a nósaiḃ, agus b'féidir leis do ḃeiṫ. Deir A. Mac Raiden (do sgríoḃ Beaṫa Naoiṁ Einne sa

mbliaḋain 1390), "nuair ṫáinig an naoṁ anall ó Ṁeaḋruiḋe," áit atá ċeaṫair nó cúig de ṁíltiḃ trasna an ċuain soir ndeas ó Ġaillim, "connaic sé iasgairí, agus d'iarr sé iasg orra, ḋó féin agus dá ṁuinntir. D'freagradar-san agus aduḃradar, go dtáinig an t-iasg ċuca ó'n ḃfairrge ag Árainn. Tugamuid cead duit-se, ar siad, an t-iasg sin do ġabáil agus do ḃeiṫ agat, agus taḃair-se cead dúinne, an t-iasg atá 'nár ḃfairrge féin do ḃeiṫ againne. Nuair ċuala buaċaill beag, do ḃí i láṫair an freagra doiċeallaċ soin, ṁúsgail spiorad Dé ann agus duḃairt sé; tá aon iasg aṁáin agam-sa do ṫug Dia ḋom, agus so ḋuit é. D'imṫig an tAṫair Naoṁṫa Einne ċum an ċalaiḋ atá láiṁ le Loċ Oirbsen, an áit 'nar rugaḋ an buaċaill sin, agus i ngill le deaġ-spiorad an ḃuaċalla d'iarr ar Ḋia neart éisg do ċur san áit."

Ó lá Einne go dtí an lá tá indiu ann, ní mórán atarruġaḋ ṫáinig ar ḃaile an Ċladaiġ. Tá sé suiḋte ar ċiúṁais ṫiar na haiḃne atá ag riṫ anuas ó Loċ Oirbsen, agus i n-aice béil na haiḃne. Is talaṁ íseal, coṁṫrom atá faoi cia smuite de'n ċuid ṫiar ḋtuaḋ de, agus tá an ċiúṁais sin níos cnoċta ná an ċuid eile ḋe. Ní'l sé níos áirde ná tuairim trí troiġṫe ó'n taoiḋe, nuair ḃíos sé 'na lán-ṁara le raṁarta agus tá sgraṫ-ṁór ġlugair de riasg idir é féin agus an sáile. Ní féidir le beaṫaḋaċ ceiṫre gcos siuḃal ar an riasg so go dtigeann an saṁraḋ, muna ḃfuil loċ Francaċ féin ann, aċt is cosṁail n-a ḋiaiḋ sin naċ gcuireann sé aon ṁío-ḟollántas ḋe, óir níor cluineaḋ ariaṁ tráċt ar ġalar ná ar aicíd do teaċt dá ḃárr.

Tá Baile an Ċladaiġ leagṫa amaċ ċoṁ giobaċ, agus ċoṁ sgiallaċ le baile ar biṫ eile san tír. Ní'l riaġal i n-imṫeaċt a ṡráideann, ná eagar ins na tiġṫiḃ aċt aṁáin an méid seo: gur tiġṫe ceann-tuiġe go léir iad. Tá siad le cúl a ċéile, agus ar aġaiḋ a ċéile, tóin ċinn nó ṗéire, ar aġaiḋ dorais ċinn nó ḋó eile, píosa de ṡráid annso, agus giota beag eile annsud, agus i n-áit eile, naoi nó deiċ de ċeannaiḃ, i n-eagar deas, le cúl a ċéile, aċt tá furmór na dtiġṫe sgaipiġṫe mar béaḋ éanlaiṫ géaḃann ar seaċrán. Céad bliaḋain ó ṡoin ḃí suas le ċúig céad teaċ ann, aċt is iomḋa níḋ do ṫárla ó ṡoin, do ċuidiġ le sgaipeaḋ ⁊ sán do ċur ar na daoiniḃ, agus ní'l níos mó 'ná tuairim trí ċéad go leiṫ teaċ anois san áit.

Is congḃálaċ an dream iad muinntear an Ċladaiġ, ar a sean-nósaiḃ, agus ar a sean-ṡliġṫiḃ, ar a gCreideaṁ, agus ar a dteangaiḋ. Tá an Ġaeḋilg aca, ċoṁ maiṫ agus do ḃí sí le linn Einne, cé go dtuigeann a bfurṁór an Béarla anois, mór-ṁór, an t-aos óg. Aċt is 'n-a sliġe-mbeaṫaḋ is mó tá siad ar deireaḋ, mar ġeall ar gan na sean-sliġṫe iasgaċt do ḋísliuġaḋ. I n-áit bád ar leiṫ ḃeiṫ ag gaċ fear aca, tá bád roinnte idir ḃeirt no ṫriúr, nó ċeaṫrar, agus is ioṁḃa ceaṫrar agus seisear naċ ḃfuil bád ná maide-ráṁa aca. Tá tarraing suas le ceiṫre fiċid bád aca, de na ceannaiḃ beaga so, d'iomċuróċaḋ fiċe tonna, agus cuid eile aca d'iomċuróċaḋ ar soin anuas go dtí hoċt nó naoi dtonnaí. Ní'l aon acfuinn aca so ar ġairḃtean, agus ní raċaiḋ siad níos faide ná ḋá ṁíle ḋéag, nó mar sain, ó ċalaḋ, muna mbéiḋ an aimsear go han-ḃreáġ, agus ní hionḋaṁuil go mbíonn sí mar sain aċt sa ḃfóġṁar i n-aimsir na sgadán. Doṁnaċ Ċruim Ḋuiḃ beannuiġeann sagart d'Ord Naoiṁ Ḋoimnic an cuan dóiḃ gaċ uile ḃliaḋain, agus tosuiġeann siad annsin séasúr na sgadán, an séasúr is tairḃiġe aca. Maireann sé go dtí amaċ i dtaca na Saṁna, agus is minic fáġtar luaċ trí ċéad punt i n-aon oiḋċe aṁáin, de'n iasg beag so. Dá mbéaḋ cóir-foillte aca le haġaiḋ a gcuid éisg, agus cóiṁsgrear do ċur ar a ngnó, i gcruṫ 's go mbéaḋ a tairḃe aca nuair ṫeastóċaḋ sé uaṫa, ḃéidís gan an-ṡóġ, ná i gcruṫ na déirce i n-imṫeaċt na bliaḋna; aċt is iad féin is cionntaċ le n-a mboċtanas. Seaċt no hoċt de ḃliaḋntaiḃ ó soin cuireaḋ báid móra ar bun le múnaḋ d'iasgairíḃ iarṫair Éireann le éagaċaiḃ, agus spilléid do ċur ar an domainn; agus le iasgaċ do ḋéanaṁ le doruiġṫiḃ ar an doṁainn agus ar an tanaċan, agus leis an iasg do ṡoilleaḋ, le go mb'ḟéidir leó a ċur ċum an ṁargaiḋ nuair d'ḟeilfeaḋ sé ḋóiḃ. Ḃí congnaṁ airgid freisin le fáġail aca, ar ċoinġeallaiḃ, le haġaiḋ bád mór agus bád beag do ċeannaċ, aċt sgaoileadar an ḟaill sin uaṫa go fánaċ; go deiṁin is mó an fearg do ċuir sé ar ċuid aca, ceapaḋ go raiḃ fear coiṁiḋṫeaċ ar biṫ le fáġail do ḃí i n-ann múnaḋ ḋóiḃ-sean le iasgaċ do ḋéanaṁ.

Aċt is deas an feic iad ag dul amaċ "ar na sgadáin" oiḋċe ḃreáġ ḟóġṁair. Bíonn cablaċ an baile go léir fré n-a ċéile, lón bíḋ agus diġe, agus teineaḋ ag gaċ fuirinn, aċt ní leigfidís braon óil ar biṫ ar fairrge aċt uisge.

Amaċ leo, agus má ḃíonn siad ró-luaṫ amuiġ, téiḋeann siad ar ancuire go dtí contráṫ na hoiḋċe. Annsin nuair ṫagas an dorċadas cuireann siad na líonta, agus ar maidin, ḃíonn báid aca loċtuiġṫe le iasg, agus tuilleaḋ aca naċ ḃfaca "a ḟúil," mar deir na hiasgairí. Is minic ruaigṫear isteaċ iad leis an ngála, aċt is fíor-ċorr ċeann aca do báiḋtear, mar tá siad go hoilteaċ ar an gcuan, agus ar a ngnó. Tá an teArraċ níos conntabairtiġe orra 'ná an Fóġṁar, mar is sin é séasúr an éisg ṁóir. Marḃuiġeann siad ins an am so de'n ḃliaḋain an ċulṁóir, an trosg, an turbard, an cnúdán-dearg, agus an bran, giḋ naċ iasg mór é, agus caiṫtear ḋul ar an doṁainn ar a lorg.

Is mór an truaiġ an dream árraiḋ Ġaeḋealaċ so ḃeiṫ ċoṁ hísliġṫe agus tá siad, aċt ní dóiġ go dtiucfaiḋ aon ḟeaḃsuġaḋ orra, nó go dtógfaiḋ duine éigin a mbéiḋ inntleaċt ann suas a gcúis, agus ar a uġdarás féin, pléiḋe do ḋéanaṁ ar a son.

Tar éis ċoṁ hárraiḋ de ṫreiḃ iad is ait naċ ḃfuil focal seanċuis 'na measg, ná focal filiḋeaċta.. Ní'l suim bioráin aca i gceisteannaiḃ poiliteaċa, ná i n-imṫeaċt an traoġail, taoḃ amuiġ ḋíoḃ féin.

Ceiṫre fiċid bliaḋain ó ṡoin, do sgríoḃ Séamus O hÉireaṁóin, i n-a "Stair na Gaillime," cuntas orra, aċt ní'l na nósa ḃí aca an uair sin, ar fad mar nósa an lae indiu. Deir sé go raiḃ maor caṫraċ ann an uair sin; ba iasgaire é mar an gcuid eile aca, do réiḋtiġeaḋ gaċ cúis dliġiḋ do ḃíoḋ eatorra. Ṫeiḋdís amaċ, agus tosuiġidís ag iasgaċ i n-éinfeaċt nuair ṫugaḋ sé an coṁarṫa. Sin gnás naċ ḃfuil aca anois. Ní raiḃ tuigsint ṁaiṫ ar a gcanaṁuin, adeir sé freisin, ag Gaeḋilgeóiríḃ eile, aċt ní'l a gcanaṁuin do-ṫuigsiona, giḋ gur ḟaoil seisean go raiḃ, mar ġeall ar gan an teanga do ḃeiṫ agá saoṫruġaḋ an tráṫ soin.

Is iomḋa nós fós, do ḃí aca, agus is fada an seanċus do b'ḟéidir do sgríoḃaḋ 'n-a dtaoḃ, aċt gur dóiġ naċ mór scuireaḋ annso.

MAC AN ḂAIṀLÉIḊ.

## (D) Condae an Ċláir.

Éin-iomaiḋṫeóir amáin. Níor bronnaḋ an duais seo i n-éan-ċor.

---

## (E) Condae Ċiarruiḋe.

Beirt iomaiḋṫeóirí. "Dibirṫeaċ," .i. Míċeál Ó Murċaḋa, Oileán Dairbre, do ḃuaiḋ an duais. Sid í a ealaḋa:—

### "Béal-aiṫris ar Naoṁ Breandán."

Anuas ó easgairt na críostaiḋeaċta do ḃuaiḋ muinntir na hÉireann le daondaċt agus deaġ-ṡompla agus léiġeann, dá dtír an ainm deaġ-ṫásgaċ, ró-ṁílis, mór-ċúiseaċ soin, "Oileán na naoṁ agus na sgoláirí."

Do ṫug gaċ éan-ċondae uiṁir de gaċ sagas idir naoṁaiḃ agus sgoláiriḃ; aċt is dóiġ liom náċ bréag a ráḋ ná raiḃ an oiread díoḃ le faġáil i n-éan-áit eile is do ḃí insan ċríos ṡléiḃteaṁuil cairrgeaċ talṁan atá láṁ leis an muir ṁóir ó ḃruaċ na Sionann ó ḋeas go teórainn Ċonndae Ċorcaiġe, 'sé sin, an slios iargcúlḋa go ngláoḋtar Ciarraiḋe Luaċra air.

Ba ċeart do ṁuinntir Ċiarraiḋe indiu ḃeiṫ an-ḃlaḋmanaċ nuair smaoinfidís gurab é a gCondae féin do ṫug breiṫ, do ċoṫuiġ agus do ḃeaṫuiġ Naoṁ Breandán—an naoṁ is fearr do ṡeasaiṁ riaṁ ar ċré ḃeannuiġṫe na hÉireann.

Insan mbliaḋain 483 do ċonnaic sé an ċéad radarc ar solus an lae i bParóiste Árdfearta. "Ḃí sé 'n-a leanḃ neaṁ-ċoitċeanta ó rugaḋ é; agus do ṫaisbeán sé go raiḃ rud éigin neaṁ-ċoitċeanta órduiġṫe ó Ḋia ḋó."

Líonta leis an spiorad naoṁṫa do ġlac sé Uird ḃeannuiġṫe ó'n Easbog Earc, comarba Ṗádraig. Annsoin do ṫosnuiġ sé ar oibriuġaḋ go dúṫraċtaċ ag craoḃ-sgaoileaḋ an ċreidiṁ, obair nár ṫréig sé gur síneaḋ san úir é san mbliaḋain 576, san tríoṁaḋ bliaḋain déag agus ċeiṫre fiċid dá aois.

Do ṫóg sé mórán mainistreaċ ar fuid na hÉireann; tá cuid aca le feicsint fós, aċt fóríor, táid siad anois

i stád léirsgriosta. Tá sé ráiḋte le déiḋeannaiġe go raiḃ sé 'n-a áird-riaġluiġṫeóir ar ṫrí ṁíle bráṫair eile.

Ní i nÉirinn amáin d'ḟág Naoṁ Breandán eólas a ġnóṫa, aċt i ndúiṫċiḃ iasaċta agus i n-oileánaiḃ fiaḋna atá ag breacaḋ uċt na mara móire.

Deir cuid dár sgríḃneóiriḃ go ceann-dána nár ċeart an buiḋeaċas go léir do ṫaḃairt do'n ṡeóltóir Columbus, mar ġeall ar ḟoillsiuġaḋ an Oileáin Úir; mar timċeall naoi gcéad bliaḋan sula raiḃ éan-tráċt ar an mairnéalaċ, mórċlúṫaċ soin ċuaiḋ Naoṁ Breandán agus a ċóṁ-oibriġṫeóirí ar tír ann.

Do ċualaḋ mórán sean-sgéalta baineas le Naoṁ Breandán; aċt 'sé seo mar leanas an príṁ-ċeann díoḃ. Ṫárla éan-lá amáin gur ḟág sé a ḋún, do ḃí ar oileán beag ar an taoḃ ṫiar de Ḋaingean Uí Ċúis; ċum dul ó ḋeas go dtí an Gleann i bparóiste Ċill Imliġ ag feiscint duine dá leantóiriḃ gur ḃ'ainm do Naoṁ Beónaiġ.

B'éidir gur ċeart dam a ráḋ ċum solus na fírinne ċaiṫeaṁ ar an tseanċuiṁne atá agam dá sgríoḃaḋ go ḃfuil láiṫreaċ na cille 'n-ar ċóṁnuiġ Naoṁ Beónaiġ 'n-a ṡeasaṁ fós; agus go ḃfuil an baile 'n-a ḃfuil an láiṫreaċ ainmiġṫe riaṁ ó soin Cill Ḃeónaiġ.

Do ṡeól Naoṁ Breandán tarsna ċuain Daingin Uí Ċúis i mbád beag dá ċóṁ-ṫógbáil féin; agus nuair ṫáinig sé anuas i n-aice le Oileán Dairḃre, do ċualaiḋ sé tulgairm do ḃain mac-alla as an ḃfairrge mór-ṫimċeall air.

D'ḟéaċ sé fé ḋéin na háite gur ċeap sé gur éiriġ an fuaim as; agus ar splínc móir ar an taoḃ ṫuaiḋ de Ḋairḃre, ċonnaic sé fear ḃí ag glaoḋaċ os árd agus ag bagairt air teaċt ar tír. D'aiṫin an naoṁ deaġ-raḋairceaċ, deaġ-ṁúinte go raiḃ rud éigin bun os cionn san oileán.

D'ḟéaċ sé soir agus siar ar an laiḋeang le súil go ḃfeicfeaḋ sé calaḋ mín réiḋ ċum dul ar tír; aċt ní raiḃ sé sin le faġáil ann mar tá san taoḃ céadna de Ḋairḃre dá ċosaint ag faill ṁóir atá n-a seasaṁ amaċ 'n-a ṁuireaċán nádúrṫa i gcoinniḃ tonnta borb na mara móire. Do réir deallraiṁ, níor ċuir an raḋarc soin aon droċ-ṁisneaċ ar Naoṁ Breandán; mar do stiúruiġ sé a ḃáidín isteaċ go cuas beag, go raiḃ faill ar gaċ éan-taoḃ dé cóṁ díreaċ le balla tiġe, aċt céad uair níos aoirde. Nuair ċonnaic sé ná raiḃ casán ná sliġe eile

ċum dul i n-áirde ar an talaṁ; rug sé greim ar an aill fearṁaiġ le 'n-a láiṁ; agus cé go raiḃ sé cóṁ sleaṁain le gloine, le toil Dé do rinn sé céim ins gac áit gur ċuir sé a ċosa agus a láṁa go ndeaġaiḋ sé go barr na faille. Tá na céimeanna céadna go soiléir le feiscint indiu; agus go deiṁin ní gaċ aon láiṁċéarduiḋe déanfaḋ cóṁ maiṫ iad.

Tar éis dul i n-áirde, fuair sé amaċ ó'n ḃfear ġlaoiḋ air go raiḃ beirt seanóirí boċt i mbéalaiḃ báis tamall beag isteaċ uaṫa san oileán; agus gur ṁaiṫ leó an saoġal so ḟágaint san gcreideaṁ ċeart.

Do ṁúin an giolla eólas do'n naoṁ ċum an ḃotáin 'n-a raiḃ an ḃeirt fear breóiḋte n-a luiġe go lag. Ba ġearr an ṁoill ar Naoṁ Ḃreandán an ḃeirt seo ċur ar an mbóṫar ċeart; agus iad d'ullṁuġaḋ i gcóṁair an truaiṁnis ṡíoruiḋe do ḃí ag fuireaċ leó ar an taoḃ ṫall de'n uaiġ. Tar éis baisteaḋ ġlacaḋ agus na sacra-muintí eile atá ag teasdáil ċum compóird do ċur ar ḋuine ḃreóiḋte do ṫairrngeadar an scríd. Do cuireaḋ iad araon i n-aice an ḃotáin 'n-ar ċríoċnuiġeadar a saoġal. Níḋ náċ iongnaḋ, níl éan-tuairisg ar an mboṫán so le fada-aimsir; aċt tá an dá uaiġ clúidiġṫe agus coiṁrṫiġṫe ag dá ċloiċ ṁóra le feiscint ag tairdealaċ an lae indiu.

Do ḃeannuiġ Naoṁ Ḃreandán an tobar 'n-a ḃfuair sé an t-uisge ċum an ḃeirt seo do ḃaisteaḋ. Tá turus seaċtṁaine á ṫaḃairt ag an tobar so ó'n lá soin go dtí an lá indiu; agus is mó leiġeas míorḃuileaċ atá déanta ag an turus céadna.

Tagann an mairtíneaċ, an talmaiḋeaċ, agus an cíorrú-maċ i ḃfad ṫar lear fé ḋéin an tobair seo; agus is iad so ṫugann teisd ṁaiṫ ar ṫairḃe turus "Tobair olla Ḃreandáin." Ní héan-rud ró-iongantaċ céad oiliṫreaċ idir ġnáṫóirí agus coigcríġeaċaiḃ feiscint i dteanta céile timċeall an tobair ḃeannuiġṫe seo.

Do ċonnac féin go minic maiṫ-ṡluaġ aca le héirġe na gréine timċeall an tobair seo; agus gaċ éinne aca ag cur aṫċuinge ċum an tSlánuiġṫeóra tre aḋḃcóideaċt Naoiṁ Ḃreandáin fuasgailt do ṫaḃairt ar a dtrioblóidiḃ.

DÍḂIRṪEAĊ.

# (F.)—Condae Ċorcaiġe.

Seisear iomaiḋṫeóirí. "Céim an Ḃéarla" .i. Concuḃar O hArgáin, éal áta an Ġaortaiḋ, do ḃuaiḋ an duais, agus sid í a ealaḋa.

## Na Francaiġ i gCuan Ḃeanntraiġe.

Is 'mḃó droċ-ċor fuair Éire le fada. Ṫáinig na Loċlannaiġ ar dtúis, agus na Sasanaiġ annsoin, agus níor ṁeasa taoḃ aca ná an taoḃ eile. Ní raiḃ éan-náisiún eile ċóṁ páirteaċ le hÉirinn ná ċóṁ naṁadṁar ag Sasana leis an bFrainc. Is beag an ċoir do ḃéaḋ i gcoinniḃ éinne roiṁe seo nuair ċuirfeaḋ na Sasanaiġ ċum báis é, agus do ṫéiḋeaḋ éinne d'ḟéadfaḋ anonn do'n bFrainc. Ḃí fear nar ḃ'ainm do Uolf Teón, agus doḃ' éigean dó teiċeaḋ, agus nuair ċuaiḋ sé 'san bFrainc ḃí sé ag socruġaḋ ċum na bFranncaċ do ċur anall ċum na Sasanaċ do ḋíbirt as Éirinn, aċt níor riṫ leis é do ḋéanaṁ, ċum gur ċuaiḋ Artúr Ua Concuḃair agus Tiġearna Gearaltac anonn 'n-a ṫeannta, agus faoi ḋeireaḋ d'ḟéadadar an obair do ṡocruġaḋ.

An cúigṁaḋ lá déag de ṁí na Nodlag san mbliaḋain 1796, d'ḟág coḃlaċ saiġdiúirí an Ḟrainc. Ḃí ann ar fad suas le ceiṫre ṁíle fear, le mór-ċuid gunnaí móra agus lón cogaiḋ; ḃí arm a ndóṫain aca do ċúig ṁíle agus dá ḟiċid fear. Do'b é Hoche an tÁrd-ċeannṗort ḃí orṫa, Grouchy, 'n-a ċaḃruiġṫeóir, agus faoi sin ḃí Teón féin.

Ḃí an mí-áḋ ag tosnuġaḋ luaṫ go maiṫ leó, mar an ċéad oiḋċe do ċailleadar an long ar a raiḃ an tÁrd-ċeannṗort .i. Hoche, agus ní ḃfuaradar éan-tuairisg uirṫi ċum go ndeaġadar 'san bFrainc arís.

Ar maidin an ċéad lae fiċead taréis na hoiḋċe ní raiḃ le ċéile aċt cúig cinn déag de sna longaiḃ agus ḃí an ṁaidean go ceóġaċ agus go gaoṫṁar. Ḃí eagla a ndóṫain orṫa go dtiocfaḋ na Sasanaiġ. Amaċ timċeall deiċ de ċlog do ċonncadar a loingis féin ḃí ar mearuiḋe ag teaċt fá n-a ndéin, agus ṫáinig spáisde maiṫ orṫa, aċt níor ṫaiṫn leó iad ḃeiṫ tar éis deiġlt ó n-a ċéile dá uair le ceiṫre lá, agus gan an aimsir ar fad ró ṡtoirmeaṁail.

Ar maidin an ċéad lae fiċead ḃíodar i radarc an ċinntíre is sia ó ḋeas d'Éirinn; ḃí an lá go breaġ, ciúin, geal, agus ní raiḃ de ġruaim orṫa, aċt a gcáirde agus a ḃfuirinn gnóṫa ḃeiṫ caillte aca. Ḃíodar ċum cóṁairle ċogaiḋ do ċur ar bun, san áit sin, do réir orduġaḋ ḃí faġálṫa aca ag fágaint na Fraince. Ḃí cúig cinn déag ar ḟiċid de na longaiḃ le céile an uair seo, agus seaċt no hoċt de ċeannaiḃ eile ar mearuiḋe nó ar mearġán.

Ḃí an obair go léir ar láiṁ Ghrouchy nuair ḃí Hoche imṫiġṫe amúḋa. Ní féidir a ċuiṁneaṁ an punc 'n-a raiḃ Teón san am·so, é le hais an talaiṁ agus ná feadair sé an riṫfeaḋ leis teaċt ann coiḋċe, mar ní raiḃ Grouchy sásta le teaċt ċum talaiṁ ann. D'imṫiġeadar fá ḋéin Ċuain Ḃeanntraiġe i gcoinniḃ tola Teón, mar ḃí sé ar dearg-ḃuile nuair nár ċuadar i dtalaṁ mar· raḃdar; duḃairt sé dá mbéaḋ Hoche ann go raċaḋ sé ar talaṁ láiṫreaċ.

Tar éis a h-aon a ċlog, nuair ḃíodar ag béal Ċuain Ḃeanntraiġe, ċonncadar ceann de na longaiḃ ḃí imṫiġṫe amuḋa nar ḃ'inin di an "tÁtalanta," ag teaċt fá n-a nḋéin, agus ḃíodar go léir cinnte go raiḃ an ceannport Hoche ag teaċt innti. Ar maidin an dara lae fiċead, ḃí an ċoḃlaċ go léir ana-sgaipṫe ag béal an ċuain, agus gan éan-tuairisg ó'n gcuid ḃí caillte aca ná ó'n Stiúruiġ-teóir Hoche. Fá Ghrouchy ḃí an obair go léir do ḋéanaṁ anois, agus ḃíodar na saiġdiúirí i n-an-ċroiḋe ċum troda ar son na hÉireann. Ḃíodar ag teaċt fá ḋéin an ċuain go mall i gcoinniḃ na gaoiṫe láidre, ḃí 'n-a n-aġaiḋ, agus is san treó seo ḃí sí ag séideaḋ le cúig seaċtṁainiḃ. Dá riṫfeaḋ leó an oiḋċe sin ḃíodar ċum anncaire do ċaiteaṁ sa ċuan agus dul ar talaṁ lá ar n-a ḃáireaċ. Do ḃ'faḋa lé Teón ó'n uair go dtí an neómat go raiḃ an talaṁ sroiste aca, agus toisg na gaoiṫe ḃeiṫ cóṁ láidir 'n-a n-aġaiḋ, níor ḟéadadar teaċt mear, agus ḃí an ċoḃlaċ an-sgaipṫe, agus cuid de na longaiḃ i ḃfad ar deireaḋ. Ins an am so 'sé an méid ḃí aca; míle, agus dá ḟiċid, céad agus trí fiċid fear; naoi gcinn fiċead de ġunnaiḃ móra; míle agus trí fiċid agus dá céad de ḃairliḃ púdair agus seaċt miliún gunna beag.

Tar éis a sé a ċlog um ṫráṫnóna, do ċaiteadar ann-caire le hais Oileáin Ḃéara, agus ḃíodar fós slíġe ṁaiṫ ó'n áit 'n-a raḃadar ċum teaċt ar talaṁ.

An tríoṁaḋ lá fiċead, ar maidin, ḃí an ċoḃlaċ go léir náċ mór, séidte ar fuid na fairrge arís an ceaṫraṁaḋ huair, mar ḃí stoirm agus sneaċtaḋ ag séideaḋ i riṫ na hoiḋċe, agus ní raiḃ fágṫa le ċéile aċt sé cinn déag de na longaiḃ. Ḃí an long ar a raiḃ Teón fanta sa ċuan, agus na longa ar a raiḃ Grouchy agus stiúruiġṫeóir eile nar ḃ'ainim dó Bouvet, agus ḃí timċeall fiċe ceann eile caiṫte ar fuid na fairrge. Ḃí an ġaoṫ go hárd agus 'n-a gcoinniḃ mar ba ġnáṫaċ léi, agus ḃí criṫ-eagla orṫa go dtiocfaḋ na Sasanaiġ orṫa. Ċeap Teón gur ḃ'ḟearr dóiḃ imṫeaċt ó ṫuaiḋ go Contae Sligiġ le n-a raiḃ de ṡaiġdiúiriḃ, agus de ċóir ċogaiḋ fanta aca, mar gur ḃ'ḟearr d'áit dóiḃ é 'ná mar raḃadar; gur ṗáirt ḃoċt de'n ḋúṫaiġ Ḃeanntraiġe, agus gur ḋeacair dóiḃ biaḋ, ná capaill d'ḟaġáil ann; 'n-a dteannta soin ná raiḃ éan-ċunntas ag muinntir an ḃaill ar iad ḃeiṫ ag teaċt, ar ċuma gur ṡíleadar gur náiṁde iad, agus do ċruinniġ mór-ṡlóiġte ar an dtráiġ ċum gan leigeant dóiḃ teaċt ar an dtalaṁ. Do ċuir Teón a smaointe i n-uṁail do Ghrouchy, agus do réiḋtiġ sé leis ar ḋul ann, mar dá riṫfeaḋ leó go mbéaḋ Éire go mór buaiḋte leis; agus dá dteipfeaḋ orṫa ná béaḋ an méala mór, mar go raiḃ an costas déanta ċeana, agus ḃíodar ċum cóṁairle ċogaiḋ do ċur ar bun lá ar n-a ḃáireaċ ċum sin do ḋéanaṁ.

An ceaṫraṁaḋ lá fiċead do rinneadar an ċóṁairle, agus 'sé an níḋ ar ar socruiġeadar, ḋul ar ṫalaṁ an lá 'n-a ḋiaiḋ sin le n-a raiḃ d'ḟearaiḃ aca, agus déanaṁ ceann ar aġaiḋ ar Ċorcaiġ, agus go mbéaḋ siad ann ċum lae no ḋó suaiṁnis do ṫógaint sula ḃféadfaḋ na Sasanaiġ ḃeiṫ oireaṁnaċ ar teaċt le ċéile rómpa.

An cúigṁaḋ lá fiċead ḃí an ġaoṫ an-árd ar ċuma ná raiḃ éan-ḟaġáil aca ar ḋul ar talaṁ, agus ḃí eagla orṫa toisg an faid ḃíodar ar fuid an ḃaill go ḃfuiġeaḋ na Sasanaiġ amaċ iad ḃeiṫ ann, agus go dtiocfaḋ siad orṫa 'n-a mór-ṡluaiġtiḃ, agus iad do ċríoċnuġaḋ láiṫreaċ. Ní raiḃ éan-ḃraṫ aca go dtiocfaḋ leó éin-níḋ do ḋéanaṁ, toisg an ruaṫair ḃí faġálta aca, feaḋ na haimsire, agus seó de na longaiḃ caillte aca.

An séaṁaḋ lá fiċead go moċ ar maidin do ṫáinig stoirm éaċtaċ, agus ceó arís mar ba ġnáṫaċ, ar ṡliġe ná féadfaidís an ceann ba ṡia uaṫa de'n luing d'ḟeicsint.

'Sé a raiḃ aca anois de sna trí longaiḃ agus dá fiċid dá raiḃ aca ag fágaint na Fraince, aċt ceiṫre cinn déag, agus nuair ċonncadar go raiḃ gaċ éin-níḋ ag gaḃáil 'n-a gcoinniḃ luaṫ agus mall, d'adṁuiġeadar ná raiḃ éan-ṁaiṫ 'n-a dturas agus dob' éigin do ċuid de sna longaiḃ imṫeaċt amaċ as an gcuan ag an stoirm.

An seaċtṁaḋ lá fiċead ċuireadar a gcinn le ċéile agus ṡocruiġeadar ar ġaḃáil ó ṫuaiḋ go béal na Sionann ag braṫ go mbuailfeaḋ cuid dá gcoṁ-ḃaltaiḃ leó, dá raiḃ imṫiġṫe ar mearḃal uaṫa, agus annsoin socruġaḋ ar níḋ éigin do ḋéanaṁ; go raiḃ a bfórsaí laiġdiġṫe ró-ṁór agus ná béaḋ éan-ḃac ar na Sasanaiġ an buaḋ d'ḟaġáil orṫa. 'Sé an méid ḃí aca anois, céad agus oċtar fear, agus trí fiċid, agus ceiṫre ṁíle; ceiṫre ġunnaí móra, miliún agus cúig céad míle gunna beag; agus roinnt ṗiléar agus púdair. Um ṫráṫnóna d'ḟágadar an cuan, agus níor casaḋ éan-ċuid de'n ṁuinntir ḃí ar fán orṫa.

An t-oċtṁaḋ lá fiċead ḃí an stoirm níos fiaḋaine 'ná riaṁ, deiċ longa ḃí le ċéile, agus do sgaipeaḋ trí cinn díoḃ-san féin; i gcaiṫeaṁ an lae sin níor ḃuail éinne dá muinntir umpa.

An naoṁaḋ lá fiċead, ar maidin go moċ, d'órduiġ an Captaoin dóiḃ a n-aġaiḋ do ṫaḃairt tar n-ais agus dul do'n bḞrainnc, agus ċuir soin deireaḋ leis an obair go léir.

'Siad an aimsir stoirmeaṁail agus an ġaoṫ iongantaċ do loit ar fad iad, aċt is olc an ġaoṫ ná séideann maiṫ do ḋuine éigin. Is do na Sasanaiġ do ṡéid an ġaoṫ so go léir, mar dá riṫfeaḋ leis na Franncaiġ teaċt ar talaṁ na hÉireann ní ḃéaḋ puinn maille orṫa iad do ċur amaċ as an ndúṫaiġ idir sgian sgolb.

Ba ṁór an mí-áḋ d'Éirinn boċt nár riṫ leis an gcaḃair seo teaċt uirṫi, agus iad ċoṁ coṁgaraċ, aċt is minic ḃímíd ag braiṫ ar ċaḃair éigin do ṫeaċt orainn, aċt ní ṫigeann éin-níḋ do ḋéanfaḋ éan-ṁaiṫ ḋúinn, agus fóríor, fágann soin sinn mar atáimíd fá ċruaiḋ-riaġaltaiḃ Ṡasana.

CÉIM AN ḂÉARLA.

## (g) Condae Portláirge.

Beirt iomaiḋṫeóirí. "Baile Binn-Ḃéarla," .i. Pádraig O Dálaiġ, Dún-ġarḃáin, do ḃuaiḋ an duais. Sid í ealaḋa Ṗádraig :—

### Seaġán Pléimionn

"Fágḃaiḋ feart na flaṫa fíre
Fúm-sa tamall le tagra maoiḋte."

Ní deacair a ṁeas naċ ḃfuil Gaeḋilgeóir ná aoinne eólgaċ ar ċúis na teangan i gCondae Portláirge ná fós i nÉirinn féin nár sriċ leis tásc nó tuairisc na deaġ-oibre do rinne Seaġán Pléimionn ar son teangan dúċċasaiġe na hÉireann. Ní déarfam ná raiḃ sgoláirí Gaeḋilge níos léiġeanta níos oirḃeirce 'ná é, aċt déarfam dá mbéaḋ, le n-a linn, céad dá ċinéal ċum caḃruiġṫe léi nár ḃaoġal indiu do'n Ġaeḋilg.

Ní dóiġ linn gur Gaeḋealaċ an sloinneaḋ é, "Pléimionn" agus is inċreidte gur de ṡlioċt na "nGall glan" Seaġán, aċt bé ar doṁan é, ḃí sé i ḃfad níos fíor-Ġaeḋealaiġe 'ná mórċuid Gaeḋeal, agus is deiṁin go ndearnaiḋ sé ríġ-obair ar son teangan a ṫíre.

Do rugaḋ Seaġán Pléimionn san mbliaḋain 1814 nó mar sin, i gCluain Ḟiaiḋ i nDúṫaiġ Ṗaoraċ, áit 'nar ċaiṫ sé urṁór a ṡaoġail. Le linn a óige ḃí sórt scoile éigin san gCill i ngoireaċt dá ṁíle sliġe do Ḃun Maċain agus tug Seaġán seal aimsire 'n-a ṁac léiġinn ag an scoil seo. Fuair sé an méid foġlama agus do ḃí le faġáil san áit sin. Do ċinneaḋ dó beiṫ 'n-a oide, agus i gcionn tamaill ġeiḃmíd é ag riar na scoile úd i Ráṫ Ua gCormaic dá ngoirṫear mar leasainm "an Scoil Náisiúnta.

Gan aṁrus is dalluiġṫeaċ, doilġeasaċ an ealaḋa í beiṫ ag riar scoile náisiúnta i nÉirinn.

Stad go fóill anois, a léiġṫeóir, agus maċtnuiġ ar an óglaċ dúṫraċtaċ lán-smaointeaċ so, ar dtosnuġaḋ ag riar scoile náisiúnta dó: an t-óglaċ fial so go raiḃ spior-aid léiġinn filiḋeaċta agus síḋ-ċeóil na nDéiseaċ i n-a ċroiḋe istiġ. Agus abair an féidir go gcaiṫfeaḋ sé a ṡaoġal agus a ṡláinte ag cleaċtaḋ an ġobáin ġallda, ag dúnṁarḃaḋ na Gaeḋilge agus ag straca agus ag réabaḋ sean-oiġreaċta a sinsear as coṁail cléiḃ páirtí Gaeḋ-

ealaċ Ráṫa Ua gCormaic ċum a gceangal níos doiṁne i gcuibreaċ 'n-a sglabuiḋtiḃ? Ḃí sé 'n-a oide scoile aċt molaḋ go deó nár ċeapaḋ an nós a ṫuilleaḋ é.

Maidin aoiḃinn ċeoḋaċ ag siuḃal na faiċċe do ṫuit amaċ gur ṫárla 'n-a ḋáil Síḋ-ḃean ċoiṁdeaċta na Gaeḋilge agus d'imir air ḋraoiḋeaċt agus geasa Gaeḋealtaċta na Sean-Déiseaċ. Ṫug sí fá ndeara ḋó go raiḃ a cúis agus a cúram fá ḋeasga na dála, agus i n-ainmneaċaiḃ Ṡeaṫrúin Ċéitinn, Ṫaiḋg Gaeḋealaiġ, Ḋonnċaḋa Ruaiḋ, na Moḋránaċ ná nDonagánaċ agus i n-ainm na Gaeḋilge féin, do ġáir sí air, agus do ṡír ċum céim a ċongnaiḋ do ṫaḃairt di. Do ġoill dúṫraċt agus guirteaċt a scéil ar an bPléimionnaċ agus do ġéill sé dá ráiḋtiḃ. Tré spreagaḋ na Síḋ-ṁná úd, d' aḋnaḋ i n-a ċroiḋe agus do ṁuiḋ tre 'n-a ċuisleannaiḃ caor-lasair ġráḋa do'n Ġaeḋilg do ḃí ag fiuċaiḋ agus ag bearḃaḋ ar feaḋ tamaill agus do rinne, fé ḋeóiḋ ḋe, coinneall ġaisgiḋ i gcúis na Gaeḋealtaċta.

Ar ṡon ná raiḃ sé riaṁ díoṁaoin i gcúis na teangan ní mórán oibre gníoṁaiġe do rinne sé roiṁ an ḃliaḋain 1862 aċt ó'n tráiṫ sin go lá a ḃáis beagnaċ do ṫoirḃir sé a aimsir a ṁaoin agus a ṡláinte ar altóir na teangan, agus níor ċuireaḋ leaḃar Gaeḋilge i gcló gan rian a láiṁ agus a intleaċta air. Níor ċuireaḋ cumann ná coṁaltas ar bun ċum an Ġaeḋilg do ċur ċum cinn ar feaḋ a ré, gan an Pléimionnaċ 'n-a ḃall de. Do ḃain sé leis an gCumann Oisíneaċ, agus doḃ' é féin, an tAṫair Pádraig Ó Maonaiġ agus Uilliam Mac Uilliam an Cumann Céitinneaċ ar fad. Do ġléas agus d'ullṁuiġ sé féin agus Mac Uilliam "Eoċair-sgiaṫ an Aifrinn" agus an "Teagasg Críostaiḋe" ċum craoḃsgaoilte, aċt mo léan tá an "Eoċair" i nDún-garḃáin gan craoḃsgaoileaḋ fós. Do ḃain sé le Cumann Coimeádta na Gaeḋilge ó ṫús, agus is é do ċeartuiġ na trí leaḃra, aċt d'ḟág sé an Cumann so san mbl. '85 ar ḃfeicsint dó naċ raiḃ fonn orta éan-ruḋ do ḋéanaṁ ar son na cúise. Ċeartuiġ sé fós an Graiméar, agus an roinn de'n "Ḃforas Feasa" do ċraoḃscaoil an tOllaṁ Seóiḋeaċ. Ṫug sé congnaḋ do'n Doċtúir ḃéasaṁail sin Roibeárd Atcinson ar "Ṫrí Ḃior-ġaoiṫe an Ḃáis" do ṫaḃairt amaċ agus muna mbeaḋ an Pléimionnaċ ba ċruaiġe an obair an taḃairt amaċ soin go deiṁin.

Sgríoḃ sé beaṫa agus imṫeaċta Ḋonnċaḋa Ruaiḋ i nGaeḋilg agus is í sin an Ġaeḋilg is blasta binne do

léiġeas-sa le fada. Is Gaeḋilg í, agus ní béarlaċas i n-ionad Gaeḋilge, agus ní raiḃ éan-rud sa doṁan ba lúġa leis féin 'ná béarlaċas i n-ionad Ġaeḋilge.

D' airtriġ agus ċraoḃscaoil san Irisleaḃar cuid de ṡeanmóiriḃ an Aṫar Pádraig Ó Caoiṁ.

An ḟaid ⁊ ḃí sé 'n-a oide scoile ḃíoḋ sé ag síorḃrostuġaḋ a ḃráiṫreaċ ċum a nguailne do ċur leis an roiṫ, mar ḃí a ḟios aige gur 'sna scoiliḃ ḃí an t-oṫras ler loiteaḋ ar dtúis an corp uile.

Timċeall na bliaḋna '81 is eaḋ ċuir sé suas de'n oideaċas ⁊ ċuaiḋ sé go Baile Áṫa Cliaṫ, áit a ḃfuair sé obair i nÁrd-scoil Ríoġamuil na hÉireann ag bailiuġaḋ focal d'ḟoclóir na hÁrdscoile úd.

Ḃí sé 'n-a ball d'Aondaċt na Gaeḋilge agus is gairid d'éis teaċt go Baile Áṫa Cliaṫ dó gur ċuireaḋ an tIrisleaḃar ar bun. Ḃí an Pléimionnaċ 'n-a ṡean-ḟear an uair úd agus ní ró-ṁaiṫ d'éiriġ tóir an tsaoġail leis féin. Ba ċuiṁin leis aimsir na nduḃ-néal. Ċonnairc sé gaċ éin-iarraċt a tugtaoi san gcúis réiṁ-ḃreiṫte ċum báis go díreaċ agus dá mb' aṁla go raiḃ an Ċinneaṁuin féin i n-aġaiḋ na Gaeḋilge. Ḃí príoṁ-eólas aige ar neaṁ-ṡuim na ndaoine agus níor ṁór a ṁuiniġin go n-éireóċaḋ leis an Irisleaḃar. Aċt mar sin féin, ba ṫréine go mór a ġráḋ don Ġaeḋilg 'ná a éadóċas 'na cúis. Nuair ċuireaḋ an tIrisleaḃar ar bun "do ġeal an croiḋe úd ḃí críon le cianta," agus ṫug sé céim a congnaiḋ leó. Is é do sgríoḃ an ċéad alt do'n ċéad uiṁir "An Toġairm Caṫa" agus is blasta bríoċtṁuiḋte an Ġaeḋilg atá ann, ⁊ is iomḋa alt eile agus airtigiol léiġeanta ó n-a ṗeann le fáġáil againn san Irisleaḃar as so amaċ i mBéarla agus i nGaeḋilg.

San mbliaḋain '84 ċuireaḋ i n-eagarṫóireaċt an Irisleaḃair é agus is áḃbal-iongantaċ an méid oibre do rinne sé fad do ḃí sé 'n-a ḃun. Is é do scríoḃ beagnaċ ar fad é.

'S í mo ṫuairim nár ḃ'ḟear stoicḃéim do ḟéideaḋ ar ṁaiṫe leis féin é, aċt tá aṁras agam naċ raiḃ gaċ éan-rud ag dul ċum cinn i dtaoiḃ an Irisleaḃair mar ba ṁaiṫ leis.

A deir sé sa mbliaḋain 1890:

> "Tá mé corṫa agus ní ṁoltar mo ṡaoṫar,
> Is t'réis mo ḋíċill ní ḃítear buiḋeaċ ḋíom."

Gan ġó ḃí cúis ag an ḃfear boċt ḃeiṫ corṫa traoċta, ḃí sé ro-aosta agus b'éigin ḋó an ṗáirc do ṡéanaḋ, agus ba ġairid 'n-a ḋiaiḋ so gur ṫug sé cúram an Irisleaḃair suas do'n Aṫair Eóġan Ó Gramna.

Ó nár ḃ'aoiḃinn duit a ċroiḋe na féile, i ndeireaḋ do ḃeaṫa ag smaoineaḋ ḋuit ar na deaġ-laeṫiḃ faḋa do ċaiṫis go sár-ṁaiṫ agus ar do ḋualgus i dtaoḃ teangan do ṫíre cóṁlíonta go hiomlán agat.

Fuair sé bás ar an 28aḋ lá d'Eanair 1895, san dara bliaḋain agus ċeiṫre fiċid dá aois agus go dtugaiḋ Dia solus na ḃflaiṫeas dá anam.

Ba ṁaiṫ an t-oide Gaeḋilge é, agus is uaiḋ do fuair an toġa scoláire úd an Doċtúir M. P. O hIceaḋa an méid oideaċais do fuair riaṁ i nGaeḋilg, agus an méid sin féin ar feaḋ níos luġa 'ná ḋá ṁí i scoil Ráṫa Ua gCormaic sa mbliaḋain 1878.

Ag scríoḃaḋ anois ar tar éis a ḃáis, is féidir a ráḋ naċ raiḃ Éireannaċ riaṁ do ṫuill buiḋeaċas a ṫíre níos fearr 'ná Seaġán Pléimionn. A ḋúṫraċt, a ċróḋaċt agus a ḋalmaċt san gcúis ba ḋeacair do ṡáruġaḋ, agus ní miste a ráḋ gur íoḋbair sé é féin agus a ṁaoin go hiomlán ar altóir na Gaeḋilge. Agus caḋ ċuige an obair go léir? An raiḃ saiḋḃreas nó onóir ṡaoġalta le faġáil as? Ní raiḃ. Do rinne sé an obair ṁór so.

> "Tré ḃáiḋ le hInnis Éilge, i ndáil glan-ċloḋ Gaeḋilge.
> Agus do aiṫḃeoḋaḋ ar dteangan tráṫ, ḃí gan eagar
> i n-anḃáṫ."

Agus nár ḃ'é an feall é d'imṫeaċt uainn le linn na néall do sgaipeaḋ agus deaġ-obair a ċroiḋe ag teaċt go tréan ċum toraiḋ.

'San tsean-aimsir ḃídís ċeiṫre tonnta móra an ċeiṫre fairrgiḃ na hÉireann. Indiu tá an cúigṁaḋ tonn ann; tonn níos truime, agus níos tréine buaḋ 'ná Draoi-tonn Ċlíoḋna féin, mar atá tonn roḃarṫaċ na Gaeḋilge, atá ag gluaiseaċt agus a mbriseaḋ mar ṫomaiḋm tuile 'n-a slaodaiḃ fá'n tír, agus tonn, áṁ, 'n-a múċfar bréan-ġall-daċt uile na hÉireann fós.

Ó, naċ miṫid, miṫid dúinn a ráḋ "músgail do ṁis-neaċ, a Ḃanḃa."

Gan aṁrus tá an lá an teaċt agus i n-aimsir ċon-gáire na buaiḋte smaoiniḋís Gaeḋil ar an ḃfear do ċoimeáḋ an ṁeirg le gaoiṫ i ndroċ-laeṫiḃ duḃa doḃrónaċa an ḃaoġail agus an ġáḃtair agus gur ċóir, dá ḃíṫin, dóiḃ féin, agus dá slioċt báiḋ-ṁeas mór agus onóir do ḃeiṫ aca ar ainm Ṡeaġáin Pléimionn go ḃroinn an ḃráṫa.

Baile Binn-Ḃéarla.

---

## Iomaiḋeaċt, IX.

Ealaḋa Starḋa i nGaeḋilg ar "A ndearnaiḋ na Gaeḋil do ṁúineaḋ agus do ċríostuġaḋ na Roinne Eórpa." An ċéad duais £7; an dara duais £3. Is iad Connraḋ na Gaeḋilge i dTír an Airgid do ḃronn na duaiseanna so. Seisear iomaiḋṫeóirí. Is é "Sgeólaing," .i. Seaġán O Ceallaiġ, Craoḃ an Ċéitinniġ, de Ċonnraḋ na Gaeḋilge, i mBaile Áṫa Cliaṫ, do ḃuaiḋ an ċéad duais; agus Taḋg Mac an Ḃáird ó Ḃéal Feirsde, an dara duais. Sid í ealaḋa "Sgeólaing.":—

## A nDearnaiḋ na Gaeḋil do Ṁúineaḋ agus do Ċríostuġaḋ na Roinne Eórpa.

"Giḋ eaḃra teanga is seanda,
Giḋ laidean is léiġeanta;
Uaṫa uirṫi níor sríṫ linn;
Fuaim nó focal do ċomaoinn."

Seo tuairim Ṡeaṫruin Céitinn ar an nGaeḋilg, agus is beag duine ṁair riaṁ ní ba ċumasaiġe ċum tuairim do ṫaḃairt ar ċeirt ḋá ḟaġar. Is féidir go deiṁin go gceappfaiḋ so-ḋuine go raiḃ an tOllaṁ léiġeanta beagán ró-ḃaoiṫċreidṁeaċ i dtaoiḃ teangaḋ a ḋúṫċais. Má ċeapann éinne seo, éisteaḋ sé le sinné coigċríċiġ ná féadfar a sásuġaḋ:—"Is í litreaċt na Gaeḋilge," adeir an sár-sgríḃneóir Frainncise, Dáirmsteitear, "an eoċair forsglann an doṁan Gaeḋealaċ go léir. . ." Ṫosnuiġ an doṁan Gaeḋealaċ so i gceart-lár na tíre go dtugṫar an Ġearmáin uirṫi indiu. Aontuiġeann gaċ staruiḋe gur cineaḋ calma, cogaṁail, do b'eaḋ na sean-Ġaeḋil seo. Ċuireadar cóṁrac ar na Róṁánċaiḃ timċeall

400 R.C., agus, tamall tar éis sin, bíodar páirteaċ i dtrí gcogaiḋ i ndiaiḋ a ċéile;—ar dtús i gcoinne ṁuinntir Ċartaige; annsoin i gcoinne ṁuinntir Eatrúire, agus sé ḋeireaḋ i n-agaiḋ ṁuinntir Iollaiḋre. Rugadar buaiḋ i ngaċ caṫ aca so. Ḃaineadar an Spáinn de sna Carta-gaċaiḃ; an taoḃ ṫuaiḋ de'n Íodáil de sna hEatrúraċaiḃ; agus an tír go léir ar ḃruaċ na Danúibe de sna hIollaḋraċaiḃ. Aċt timċeall 300 R.C., do ṫuit na Gaeḋil amaċ le ċéile agus ba ró-ġearr an ṁoill ar na Gearmá-naċaiḃ annsoin a scaipeaḋ agus a ndíbirt ó'n dtír. D'imṫiġ cuid aca go dtí an Aria ḃeag, agus ċuireadar ar bun ann sliocht ċróḋa na Galáite go ḃfuil an tráċt fá leiṫ orra riaṁ ó ṡoin. Is ċúċa so do ṡeól Naoṁ Pól a Ṡoísgéal, agus is uata táinig na daoine d'aimsiġ Naoṁ Seoróm san gceaṫraṁaḋ aois ag labairt ar Gaeḋilg aṁáin i gcoṁnuiḋe. Ó sna Gaeḋealaiḃ is eaḋ fuair na Tuṫánaiġ na focail bainear le craḃaireaċt, miotail, airm, biaḋ, éadaċ, creideaṁ, agus polaíteaċt; agus deir an Craoiḃín Aoiḃinn, do réir na ḃfocal atá i n-úráid go coitċeanta, go ndeallruiġeann sé gurab iad na Gaeḋil an sliocht ba ṫúisge do-ġin éan-taṫaiġe ar luiḃ-leiġeas i n-ioċtar na hEórpa.

Is í an tuairim is fairsinge anois go dtáinig na Gaeḋil ar dtúis ó Ġaoḋal, mac do Niall teagasgóir teangaḋ 'san Árd-sgoil do ċuir a aṫair, Féinius Fearsa, Rí Scitia ar bun. B'í Scóta, ingean Ṗaoró, máṫair Néill. Ó Scítia, do réir ḋeallraiṁ, ṫángadar go dtí an Spáinn 'n-ar ċuir Breógán suas an túr go ḃfeacatar Innis Fáil ó n-a barr. Deallruiġeann sé go raiḃ dúil neaṁ-ṡásta orra an tOileán so do ṡroiċeaḋ, mar go ḃfuil eólas againn go dtáinig cúig dreamanna aca i ndiaiḋ a ċéile go hÉirinn. Níor ró-ḟada ċoimeád éin-dream aca seilḃ ar an áit áṁtaċ, ċum go dtáinig oċtar mac Míleaḋ ḃí os cionn an ċúigeaṁaḋ sluaiġ. Ṡoċruiġeadar-san síos 'san tír, agus is uata tagann gaċ fíor-Ġaeḋeal ċoṁnuiġeas i nÉirinn indiu.

Trí ficid, naoi gcéad, gan ċor
Trí míle bláiṫ-ċeart bliaḋain,
Eang glór-ġráḋaċ na sean saoi
Fá ṡíol mór-ḋálaċ Míleaḋ.

Is mór go léir a ḃfuil sgríoḃta ċeana ar ċáil agus ar ċlú, ar ḋliġṫiḃ, ar léiġeann, agus ar ġníoṁartaiḃ sean-

ṡleaċt Míleaḋ; aċt cé gur ró-ḟíor a ḟurṁór, nuair ḟéaċaimíd go géar cruinn, doiṁinn isteaċ i stair na tíre caiṫimíd adṁáil gur ar ṡleaṁnuġaḋ anuas d'Impireaċt na Róṁa 'san gcúigeaṁaḋ aois do ṫosnuiġ Éire ar éirġe go dtí an t-árdán ónóraċ, gur scaip sí lonnraḋ a cuid léiġinn agus eisiompláir a sean-ċreidiṁ go geal, soiléir, ó'n lá soin naċ mór, go dtí ár n-aimsir féin.

Deir Béde gur cuireaḋ Palláidius ó'n Róiṁ 'san bliaḋain 430 ċum na hÉireannaiġ do ṫarraing go creideaṁ Ċríost; aċt, má cuireaḋ féin ní ġéillfiḋ éinne gurab é turus Ṗalláidius aṁáin ba ḃun leis an gceaṫrar Easbog do ḃuail le Naoṁ Ṗádraig ar teaċt dó-san go hÉirinn; b'iad-san Naoṁ Diaglan, Easbog Ṗortláirge, agus Ciarán, Áilbe, agus Ibeár. Is fíor náċ furaisde tairbeánt gur coisriceaḋ iad so go léir i nÉirinn. Aċt bíodar ann ar éin-tsliġe ag teagasg agus ag tráċt ṫar an gcreideaṁ. Cuireann soin féin go daingean i n-uṁail dúinn go raiḃ muinntir na hÉireann ag druidim go mear ċum Críostuiḋeaċta, fiú aṁáin 'san aois iarscúlta soin. Agus ar a ṡon go n-abarṫar gur b'é Sgoil Árd Ṁaċa—ċuir Naoṁ Pádraig ar bun i mbliaḋain 450—an ċéad sgoil ċríostaṁail ḃí riaṁ i nÉirinn, tá a ḟios ag gaċ éinne go raiḃ leaḃair go leór ag na draoiṫiḃ i gCúirt Laoġaire 'nuair ṫáinig Pádraig ann, agus tá a ḟios againn ċoṁ maiṫ céadna nuair do-ġin sé suas a aigne ní ba ḋéiḋeannaiġe sean-dliġṫe na mBreiṫeaṁan do leiġeas gur leigeaḋ na leaḃair seo os a ċoṁair.

Is soiléir gur leaṫ clú Ṗádraig go tapaiḋ mar go ḃfuil sé curṫa síos i gcunntas a ḃeaṫaḋ, faid ḃí sé i nÁrd Ṁaċa am áirṫe go dtáinig naoi naonḃar ingean Ríoġ Lombáirde, agus ingean Ríoġ na Breataine treasna na fairrge ar turas ċuige, agus gur stadadar ag Coll na nIngean i n-aice Árd Ṁaċa. Fuair cuid de sna maiġdeanaiḃ bás, agus cuireaḋ ann iad, aċt bailiġ a tuilleaḋ aca leó go Druim Féinniḋe agus ċoṁnuiġeadar ann. D'imṫiġ Cruimṫéirir léiṫi, agus ċuir sí fúiṫi ag Ceann-goba. As soin amaċ tugaḋ Beinín biaḋ ċúiċi go dtí gur ċuir Pádraig féin crann-uḃall di fá deireaḋ. Ar na huḃlaiḃ seo agus bainne fiaiḋ bíoḋ ag féaraḋ 'na gáirdín, b'ḟéidir léiṫi maireaṁaint go suaiṁneasaċ as soin amaċ.

Ċuaiḋ sgoil Árd Ṁaċa ċoṁ mór ċum cinn do réir Béde gur ċaiteaḋ an ċaṫair go léir do roinnt i dtrí

ċoḋaiḃ 'san treaċtṁaḋ aois. Ar roinnt díoḃ so do ḃaisteaḋ "Trian Ṡacsan" mar ġeall ar a raiḃ d'óganċaiḃ ó Ṡasanna ag foġluim ann. Aċt ní hí nÁrd Ṁaċa aṁáin do ḃí na mic léiġinn seo le faġáil, mar go ḃfuil Ḃéde mar uġdarás againn arís gur ṫáinig díorsar Ṡasannaċ, idir ḟlaiṫiḃ is eile, go hÉireann i n-aimsir na Pláiġe—timċeall 664—agus go ḃfuaireadar biaḋ, leaḃair, agus teagasg ann i n-aisge. 'N-a measg so ḃí an Naoṁ Uilliobróird, do fuair múineaḋ 'n-a óigeaċt i sgoil Naoṁ Uilfrid i nEaḃroc. Aċt ṫara raiḃ sé fiċe bliaḋain d'aois ṫáinig sé go hÉirinn ċum a oideaċas do ċríoċnuġaḋ. Tamall maiṫ tar éis Éire d'ḟágaint rinneaḋ Árd-easbog de i nUtrecht 'san nGearmáin. Timċeall an ama ċéadna ṫáinig Eigbeart, flaiṫ ó Ṡasanna, agus 'n-a ṫeannta ḃí óganaċ darḃ' ainm Eithealuin. Tamaillín tar éis teaċt gó hÉirinn dóiḃ do ḃris an droċ-aicíd ḃuiḋe amaċ, agus do sgiob sí léiṫi Eithealuin. Ḃí Eigbeart i mbéal ḃáis ar feaḋ i ḃfad, aċt ċuaiḋ sé i ḃfeaḃas sé ċeann sgaṫaiṁ ṁaiṫ aimsire. As soin amaċ ċaiṫ sé furṁór dá ṡaoġal go tairḃeaċ coṁartuiġṫeaċ i nÉirinn. Fuair sé bás i nÍ Ċuilm Cille, Doṁnaċ Cásga 729. Ar ċoṁ-ṁaireaṁaint leó so ḃí Sead, Easbog Lichfield. Tugaḋ suas é seo fé Ċolmán agus Finian, agus tá sé ráiḋte air go raiḃ sé ar na Sasannċaiḃ ba léiġeanta agus ba ḋiaḋa ḃain riaṁ leis an Eaglais. Ar a ṡon gur ḟill sé ṫar n-ais go Sasanna tar éis bliaḋanta éigint do ċaiṫeaṁ i gcolláisdiḃ na hÉireann, níor ṫeip riaṁ air go lá a ḃáis, i 671 nó 672, an dian-ġráḋ ḃí aige dár sinsearaiḃ-ne do ċur i n-uṁail, i ngaċ áit agus gaċ uain go mb'ḟéidir dó é.

Is é Colm an Túir Ġlais, d'éag i 552, ċuir Mainistir Inse Caltraiġe ar bun. Do leaṫ a ċlú so coṁ mór go ḃfuil sé curṫa síos i mḂeaṫa Ṡeanáin go dtáinig seaċt longa go béal na Sionainne lán suas de ṁacaiḃ léiġinn ag teaċt go hInse Caltraiġe. Ḃí Aildfrid, Rí Northumbbria, ar sgoil i Lios Mór ṫarar togaḋ go dtí an Ríoġaċt é san mbliaḋain 685. Ba ḃeag sgoil i nÉirinn nár ṫug sé turas uirri, agus ba ṁór mar ṁol sé iad as soin amaċ. Daoine mór-ṁuinnteardha do ḃ'eaḋ é féin agus Áḋaṁnán, agus ceaptar gur ċaiṫeadar mórán aimsire i ḃfoċair a ċéile i nÍ Ċuilm Cille.

Taisbeánann so gur b'árd í cáil sgoileanna na hÉireann i dtuairim na Sasannaċ fé ḋeireaḋ na seaċtṁaḋ aoise. Is soiléire 'ná soin féin go raiḃ an meas céadna orra timċeall an ama so i measg muinntire na Frainnce mar go ḃfuair Dagoibert II., Rí na Frainnce, a ṫabairt suas ar fad i mBaile Sláinġe. Tá sé ráiḋte gur ḟan sé suas le fiċe bliaḋain ar sgoil ann, i sliġe is go mbéaḋ sé comgasaċ do Ċúirt an Ríoġ. B'ḟuraist a ṫaisbeánt leis go ḃfuair a tuilleaḋ coigcríġeaċ a dtabairt suas i nÉirinn ; aċt ó's é ṁeasaim-se 'ná coṁartaí ar a ndearnaiḋ Éire ċum gaċ ceanntair is ciniḋ 'san Eóraip do ċríostuġaḋ, d'árduġaḋ, d'orduġaḋ, agus do ṡaoraḋ, d'ḟoillsiuġaḋ i ndiaiḋ a ċéile, b'ḟéidir go mb'ḟearr gan leanaṁaint ar an taoḃ so de'n ċeist níos sia anois.

Ní gábaḋ, agus dá mba ġábaḋ níor ḃ'ḟéidir, éin-ḃreis tráċta do ḋeanaṁ annso ṫar na sgríḃneóiriḃ go léir ó'n ċéad file Gaeḋealaċ, Seaċnall, gorṁac Ṗádruig, anuas go dtí Macliag, Ollaṁ Ḃriain Ḃóirṁe. Aċt fé ċúram a gcoṁairle is a gcuid eólais, aḋṁuiġeann an saoġal mór go raiḃ dliġṫe na tíre ċoṁ ceart críoċnuiġṫe gur siuḃluiġ óig-ḃéan 'n-a haonar taca ó ṫaoḃ taoḃ na dúiṫċe gan bualaḋ le fiú duine ṫug an coṁarṫa is luġa de ṁí-ṁeas uirri. Agus ní haṁáin gur riaruiġeaḋ an dliġeaḋ i sliġe is go mbéaḋ meas agus dóṫċas agus iontaoiḃ ag na daoiniḃ as ins an am so ; aċt, i léiġeann agus i n-uaisleaċt, ní raiḃ éan-ḋaoine eile san Eóraip ċursaiḋe i gcomórtas le muinntir na tíre seo. Dar ndóiġ, ins na Meaḋón-aoisiḃ nuair nár ḟéad Caṫal Maol éin-ḟear aṁáin le seóid eólais ar Ġréigis d'ḟaġáil ó ṫaoḃ taoḃ na hEórpa ċaiṫ sé fios do ċur annso ar Scotus Erigéna ċum sgríḃneóireaċt Dionáisius d'aistriuġaḋ dó. 'San aimsir seo ḃí Gréigis dá múineaḋ i ngaċ sgoil agus coláiste i nÉirinn, agus ḃí ar sinsir, i n-aiṁḋeóin creaċta agus gaduiḋeaċta na Loċlannaċ, coṁ fada ċum cinn i léiġeann agus i n-intleaċt, ḃreis ar éin-ċineaḋ eile, gur baisteaḋ Oileán na Naoṁ agus na nOllaṁ ar an tír sa deireaḋ ṫiar ṫall.

Ní ionganṫaċ ar an aḋḃar-soin gur ḃronn an Pápa *Innocent II.* onóir áiriṫe ar an Naoṁ Maelṁeaḋóg san Róiṁ :—'sé sin a ṁioċt féin do bualaḋ ar a ċeann agus a léine aifrinn do ċaraḋ timċeall a ṁuinéil os coṁair a Ċúirte go léir. 'N-a ṫeannta soin d'ainmniġ sé mar Uaċtarán 'n-a ionad féin é os cionn Éireann ar fad.

Ruġaḋ Maelṁeaḋóg i n-aice Árd Ṁaċa san mbliaḋain 1095, agus fuair sé bás i g*Clairvaux* san bḞrainnc san mbl. 1148, faid ḃí sé ag taḃairt turas gearr ag triall ar an bPápa Lúgain III. Naoṁuiġ Cleiment III. é, timċeall 1190. Ṫaisbeáin Alasdar III. onóir áirite mar an gcéadna ins an Róiṁ do Lorcán O Tuaṫail. Ar nós Ṁaelṁeaḋóġ leis, fuair Lorcán bás i Mainistir Eú faid ḃí sé ar ṫuras gearr san bḞrainnc. Naoṁuiġ Onóirius III. san mbl. 1225 é. Ḃí Lorcán ar na hÉireannċaiḃ ba ḋéiḋeannuiġe do naoṁuiġeaḋ riaṁ, aċt ní ċialluiġeann soin go raiḃ cáil na hÉireann ag dul a laiġeaḋ. 'N-a ionad soin, go deiṁin, ḃí sí ag dul i méid agus i dtreiseaċt ó ḃliaḋain go bliaḋain, agus ó aois go haois.

Ḃí sé os cionn ċeiṫre ċéad bliaḋan tar éis ḃáis Lorcáin ṫarar ṫug na hIarlaí a n-agaiḋ go brónaċ ar an Róiṁ, agus níor ṁó an fáilteas cuireaḋ roiṁ éinne riaṁ i n-éan-ḃall, p'é aca cléir no tuaṫaiġ, 'ná cuireaḋ roiṁ na hIarlaiḃ agus a gcomṫaiḋe. 'San am soin cé go ndearnaiḋ na Sasannaiġ a ndá ḋiċeall ċum díbirtiġ na hÉireann do ḃréagaḋ, do ṁarluġaḋ, agus do ċur sé ḋroiċ-ṁeas níor ḃ'fios cé aca an Pápa Pól V. féin, na Ríġṫe, na hUaisle, nó an pobal mór i ngaċ ceantar agus stáit san Eóraip ḃ'imsníoṁaiġe ċum an móir-ṁeas agus an t-éileaṁ ḃí aca go léir ar na hÉireannċaiḃ do ċur i n-uṁail. Agus cad sé ndeara so? Is é an fáṫ, mar ná raiḃ críostaiḋe beó ins an aimsir sin gan ḃeiṫ sé ċomaoine ag ár sinsearaiḃ ar son a ndearnadar ċum an fír-ċreideaṁ agus béasa árd-aigeanta do leaṫaḋ, agus toġa-ċéirde do ċeapaḋ agus do ṁúineaḋ do'n doṁan.

Ba ḃeag ceárd, má ḃí éin-ċeann, 'ná raiḃ taiṫiġe agus eólas maiṫ ag ár sinsearaiḃ air, aċt tá deallraṁ gur túisge cuireaḋ aiṫne ar láṁ-ḋaṫuġaḋ, agus gur fearr éiriġ léiṫi i bfad 'ná le héin-ċéird eile. Tá sé ráiḋte go raiḃ eólas doiṁinn coitċeannta ar láṁ-ḋaṫuġaḋ i nÉirinn ṫara raiḃ éan-ċuiṁneaṁ ann ar Ċríostuiḋeaċt; aċt p'é aca gur fíor nó náċ fíor é seo, is cinnte ná raiḃ éin-teóra le clisteaċt na sean-Ġaeḋeal ar an obair seo i dtosaċ na hoċtṁaḋ aoise. Deir Westwood, uġdar mór Breaṫnaċ, muna mbéaḋ na hÉireannaiġ ná béaḋ rian éin-trean-ċéirde gur ḃ'fiú a áireaṁ le faġáil ins na hOileánaiḃ seo ar éan-ċor, agus dearbuiġeann sé ċom maiṫ céadna gurab é Leaḃar Ċeanannais an Láimsgríbinn is

áilne agus is iongantaiġe, mar le rud ċoṁ aosda, le feicsint i n-éan-ḃall anois. Aḋṁuiġtear go toilteannaċ gurab é Colm Cille féin do sgríoḃ an leaḃar so ar dtús, aċt is féidir agus is deallraṫaċ gur deisiġeaḋ go mór é i ḃfad níos déiḋeannaiġe. Is dóṫċaṁla samluiġeann an tuairim seo go mór nuair do-ċítear go ḃfuil, i ngaċ leaḃarlainn ṁóir san Eóraip, agus i ngaċ teangaiḋ ann ċoṁ maiṫ, cóipeanna do Ṫuras seaċt mbliaḋan Ḃreandáin déanta ag sgríḃneóiriḃ Gaeḋealaċa idir an naoṁaḋ agus an deiċeaṁaḋ aois, agus ċoṁ áluinn náċ mór le Leaḃar Ċeanannais féin.

Is fíor náċ féidir obair-ṁeitil i n-eaglais-ċéird do leanaṁaint níos sia siar 'ná an naoṁaḋ aois, aċt do réir mar cuiṁniġtear ar an dúil ḋiaḃarṫa ḃí ag na sgriostóiriḃ Págánaċa i n-árṫaistíḃ diaḋa óir agus airgid, sin mar is mó éirġeann iongantas orainn ná fuil ár dtír míle uair níos dealḃa ins an tsliġe seo.

Ní féidir brindioll mar an gcéadna do leanaṁaint ró-ḟada siar i nÉirinn, agus fiú aṁáin, níl éin-níḋ ró-Ġaeḋealaċ go léir le feicsint i mbunaḋas na somplaí is sine le faġáil. Bíoḋ soin mar atá ar a ṡon soin, tá a ḟios ag gaċ éinne anois nár ḃ'iongantaiġe i gceapṫaċt, agus nár ḃ'áilne i gcríoċnuġaḋ mion-obair aoiḃinn na sgríḃneóirí 'ná na gnóṫa miorḃuilteaċa do ṡín na dealḃadóirí amaċ ar na céadtaiḃ leaċt ḃí leatta ar fud na tíre. Is furaist toġa-ċeard an tsaoir ar an dtaoḃ eile, d'aimsiuġaḋ ċoṁ fada siar leis an gcúigeaṁaḋ aois. I dtosaċ ba ġarḃ míċúmṫa ceataċ í, aċt d'ḟeaḃsuiġ sí, do réir an loirgṫeóra léiġeanta neaṁ-ṫuirseaċ úd, Mairġréad Steócs go cuma áiriṫe fíor-Ġaeḋealaċ de ḟaoireaċt Rómánaiġ.

I ngaċ sagas ceóil leis níor luġa cáil ár sinsear. Aḋṁuiġeann Gearalt Cambrens, claḃaire nár laḃair focal maiṫ ar éin-níḋ Gaeḋealaċ riaṁ aċt nuair ḃí dianḟiaċa air, "ná faca sé i dtír ar biṫ cláirseóirí d'ḟéadfaiḋe ċur i n-éan-ċomórtas le cláirseóiriḃ na hÉireann 'n-a aimsir féin." Anuas go lár na hoċtṁaḋ aoise déag, b'í Éire sgoil cláirseóirí Albann agus Ḃreatan—fiú aṁáin, ní ċeapfaiḋe ar éan-ċuma go mbéaḋ ceóltóir críoċnuiġte gan cúrsa foġluma agus taiṫiġe fada ḃeiṫ aige i nÉirinn. Cuireann na mílte sean-port atá fós i n-ár seilḃ i

n-uṁail dúinn leis, leiṫead ar gclisteaċta i gceól insna laeṫeantaiḃ go raiḃ Éire tréan fóġanta, agus fá réim i measg na dtíorṫa.

Baineann so go léir leis an uile roinnt críostuiḋeaċta, agus toġa-nós, agus céird do ráinig 'sa baile—lastmuiġ, ní luġa na comarṫaí atá le feicsint ar an méid do-ġin Clann na nGaeḋeal ċum gaċ cinéil agus aicme san Eóraip do ċríostuġaḋ, do ṁúineaḋ agus do leiġeas. Ċoṁ fada siar is tá éan-ċunntas gur féidir a ċreideaṁaint ċíteas rian na nÉireannaċ mór-timċeall na hEórpa; aċt ar a ṡon go rabadar ag teaċt 's ag imṫeaċt i gcoṁnuiḋe, níor ṫosnuiġ a gcáil dá rírib go dtí aimsear Ṡiaḋail 'san gcúigeaṁaḋ aois. B'é Siaḋal do sgríoḃ an ċéad aiṫris mór (Carmen Paschali) gur fiú aiṫris do ṫabairt uirri; agus ní haṁáin go raiḃ sé 'n-a ḟile áluinn i nGréigis agus i Laidinn, aċt cúramuiḋe cliste, géar-ċúiseaċ do b'eaḋ é ċoṁ maiṫ. Ḃí an oiread-soin naoṁ de'n ainm ċéadna i nÉirinn áṁaċ, náċ furaist a bunaḋas d'aimsiuġaḋ i gceart. Aċt ba ġnáṫaċ le Diċul "ár Siaḋal féin" do ṫabairt go coitċeannta air, agus ní féidir aċt éin-ḃriġ aṁáin do ḃaint as so, 'sé sin gur duine d'ár muinntir féin é, agus go ḃfuair sé ḟurmór dá ċuid eólais agus béasa i sgoileannaiḃ a ḋúiṫċe féin. Taisbeánann sé leis dúinn gur b'ḟada ċum cinn ḃí gaċ sagas léiġinn i nÉirinn roiṁ teaċt Ṗádraig, mar nár cuireaḋ Scoil Árd Ṁaċa ar bun go dtí an ḃliaḋain díreaċ go ḃfuair Siaḋal bás, 460. Tá an láiṁsgríḃinn is sine beó leis le feicsint fós 'san Acadaiṁ Ríoġaṁail i dTúirinn.

Ní dóċa gur ċálṁaire éin-ḟear dá aimsir ná Columbánus. Rugaḋ é i nIarlaiġniḃ timċeall na bliaḋna 540, agus múineaḋ é i mBeannċar. Ċoṁ luaṫ is ḃí sé lán-ḟoirḃṫe i n-eólas agus i ndiaḋaċt ḃailiġ sé leis anonn go Sasanna; ṡiuḃail sé mór-timċeall na tíre sin, agus annsoin d'imṫiġ leis ṫar calaḋ go dtí an Ḟrainnc. Níor ṫúisge ann é ná ṫosnuiġ sé ar an Soisgéal do ċur os comair na ndaoine leaṫ-ċríostaṁla i ngaċ caṫair agus baile mór. Is gearr go ḃfuair Sigebert, Rí Austráise eólas ar a ḋiaḋaċt agus a ṁiorḃuiliḃ, agus seo ag taṫaint, air é ḟuireaċ 'n-a ḋúṫaiġ féin. Aċt ní ḟanfaḋ sé. Do ġread sé ċum siuḃail, agus fá ċeann tamaill ṫáinig sé féin agus mórán Éireannaċ eile go Cúirt Ġortrainn, mac ṁic Clóibis, ḃí 'n-a ríġ ar an mBurgúinn san am soin.

Do ḟocruiġ Gortrann ag Abannagroiḋe iad i sean-ċaisleán Rómánaċ, aċt ḃí oiread mac léiġinn annso aca tar éis sgaṫaiṁ ḃig aimsire gur ċaiteadar áit ní ba ṁó agus ní ba oileaṁnaiġe do lorg ar an Ríġ. Go tapaiḋ toilteannaċ fuair an Rí dóiḃ arís í, fé ḃun Sléiḃte na Vosges i sean-ḋúṫaiġ Rómánaiġ ar dtugṫaoi Luicreúil. Ba ṁór fairsing í clú na háite seo mar ġeall ar ṫobar leiġis ḃí n-a aice, agus riṫ leis na bráiṫriḃ go ró-ṁaiṫ ar feaḋ tamaill ann. Níor ḃ'ḟada, ar a ṡon soin féin, go ḃfuairṫear amaċ nár ḃ'ionnain na riaġlaċa ḃí aca féin agus na Franncaċaiḃ. Ċuir sé seo mórán de'n ċléir go tapaiḋ 'n-a gcoinniḃ, agus fé ḋeireaḋ b'éigin do Ċolumbánus é féin agus a ṡliocṫ do ċosaint os coṁair Coṁḋála Easbog na Frainnce. Aċt ba ḃeag an faitċíos ċuir so ar na hÉireannċaiḃ. Ḃí Columbánus ullaṁ; agus ní móide gur scríobaḋ riaṁ éan-ruḋ ní ba ċiallṁaire, léiġeanta 'ná na litreaċa ċuir sé ag triall ar na hEasbogaiḃ, ⁊ ar Ġréagóir Mór 'san ócáid sin ag foillsiuġaḋ is ag cosaint nósann a ċumainn féin. Cuireann siad síos ar an gCáisc, agus táid le faġáil fós.

Ba ġairid 'n-a ḋiaiḋ soin go háiriṫe gur ḋíbir Tuirriġ, Rí óg droiċ-ḃéasaċ, íseal-aigeantaċ Austráise as an dúṫaiġ ar fad iad. Má ḋíbir féin ba ḃeag ar Ċolumbanus é, mar pé áit d'iompuiġ sé a aġaiḋ ḃí cáirde roiṁe, nó muna raiḃ ba ró-ġearr an ṁoill air daoine muinnteardha do ḋéanaṁ. Níor ḃ'ḟada ḋó ag siuḃal tar éis Austráis d'ḟágaint gur sroiċ sé Cloṫáir, Rí Neustria. Ċuir an Rí fáilte roiṁis, agus ḃí imniḋe an doṁain air go ḃfanfaḋ sé 'n-a Ríoġaċt féin. Aċt ní ḟanfaḋ. Lean sé leis go Meits, ⁊ as soin go Breigens 'san Eilḃéis ag coṁráḋ 's ag coṁairliuġaḋ go neaṁ-ṫuirseaċ ar feaḋ trí bliaḋan. Annsoin ḃailiġ sé leis treasna na nAlp, agus i nDeireaḋ na dála d'aimsiġ sé Cúirt an Ríoġ Aigiliulph. Ní móide go raiḃ beó ar an am soin éan-ḃean eile coṁ háluinn, spáḋṁar léiġeanta le Theodolinda a ḃanríoġan so, agus ní haṁáin go raiḃ sí go breaġ daṫaṁail, spárṫaṁail, aoiḃinn, réiḋ, aċt Caitliceaċ cráiḃṫeaċ, fíor-ḃuan do b'eaḋ í leis. Ċuir sí suim mór insan díbirteaċ aosta, agus ba ġearr an ṁoill uirri cead agus congnaṁ d'ḟaġáil ó'n Ríġ mainistir fíor-áluinn d'árduġaḋ ag Boibio do Ċolumbánus. Aċt is cinnte go raiḃ a ġnó déanta fé'n am so—níor ṁair sé níos mó ná bliaḋain nó mar sin 'n-a ḋiaiḋ. Faid is ḃí sé

'n-a ḃeaṫaiḋ do ṁúntaoi diaḋaċt, ríoṁaireaċt, óráid-eaċt, filiḋeaċt, gramméar, ealaḋa nádúrṫa, réalt-eólas, agus, fiú aṁáin, Gréigis agus Eabra, tríd an nGaeḋilg ní hi sgoiliḃ na hÉireann féin, aċt mór-ṫimċeall na hEórpa go léir: indiu ní'l aċt fíor-ḃeagán sgoileann i nÉirinn d'ḟéadfaḋ an Béarla—ná raiḃ éin-eólas air san am soin—gan trácht ar éin-níḋ eile, do ṁúineaḋ tríd an nGaeḋilg. Aċt tá atarruġaḋ beag ag teaċt ar an saoġal, agus ní móide go mbeiḋ an scéal ċoṁ holc feasta. Tá cuid ṁór de scríḃneóireaċt Ċolumbánuis ar cosaint anuas go dtí an lá atá indiu ann; agus tá a ḋeag-ċorn, a ċoṁrainn, agus a ḃaċall i gcóṁnaiḋe ar coimeád fé ḟíor-ṁeas agus onóra i mBoibío. Ceilteaċ air féin, diaḋa, umal, le maċtnaṁ árd agus croiḋe fíor-ġlan, b'é an teaċtaire b'ionġantaiġe d'ḟág Innis na Naoṁ riaṁ é. Fuair sé bás um ḋeireaḋ na bliaḋna 615 A.D.

Ní i dtaoiḃ Ċolumbánuis, fé leiṫ, gur ċeart dúinn ḃeiṫ buiḋeaċ do Scoil Ḃeannċair mar gur b'ann fuair Dunġal a oideaċas leis. D'ḟág Dunġal an tír seo go luaṫ san naoṁaḋ aois agus do réir ḋeallraiṁ is beag aimsir d'ḟan sé díoṁaoin, mar go bfuil a ḟios againn gur scríoḃ sé litir ṫábaċtaċ, ḋoiṁinn, spéireaṁail ċun Séarluis Ṁóir 'san mbliaḋain 811, ag cur síos go soiléir, cruinn ar úrduḃaḋ na gealaiġe agus na gréine do tugaḋ fé ndeara timċeall bliaḋna roiṁe sin. Is dóċa gur beag duine, íseal nó uasal, ṁair riaṁ ḃí ní ba ċeanaṁla ar léiġeann 'ná Séarlus Mór agus dá ḃriġ sin ní gáḃaḋ a ráḋ gur ṁór é a ṁeas ar Ḋunġal as soin amaċ. Aċt faríor! tagann lá áiriṫe ar gaċ éinne, pé olc maiṫ é, naċ féidir a ḟeaċaint, agus ṫáinig lá Ṡéarluis 'san mbliaḋain 814. Annsoin ṫuit an Ċoróin ar a ṁac, Laoiseaċ Cráiḃteaċ, agus ṫuit a ṁac so Lotáir, isteaċ arís ar ḃeiṫ 'na Ríġ ar an Lombáird 'san bliaḋain 821. Níor ṁó an meas ḃí ág Séarlus Mór féin ar oideaċas 'ná ḃí ag mac a ṁic; agus níor ṫúisge 'na Ríġ é 'ná iarr sé ar Ḋunġal agus ar Spáinneaċ darḃ' ainm Cláidius dul le n-a ċois go dtí an Iodáil. Ċuadar. D'ḟosgail Dunġal sgoil ag Páibia, agus ba ġearr go raiḃ clú na scoile seo ċoṁ farraing sin go dtáinig mic léiġinn 'na sgataiḃ ann ó Ṁileann, Brescia, Lóidí Beargamó, Tortóna, Genóa, Cómó, agus mórán d'áiteannaiḃ eile naċ iad. Timċeall na bliaḋna 822 do b'eaḋ so, agus ċuir an Pápa, Paschal I. Lotáir fé ċoróin, mar

Impire, 'san bliaḋain 823. 'Riṫ na haimsire níor éiriġ ró-ṁaiṫ ar fad le Cláidius. 'N-a ionad soin, go deiṁin, is aṁlaiḋ do ḃí 'ná ag druidim sá ḋéin neaṁ-ċreidiṁ, go dtí gur imṫiġ sé sa deireaḋ tiar tall ċum an donais ar fad. Stol sé anuas na croise ḃí os cionn a ṗríṁ-eaglaise i dTúirinn; ḃris sé dealḃa na naoṁ, agus stras sé pictiúirí ḃí ar na ballaiḃ, agus ṫarar stad sé d'ḟógair sé go raiḃ an gnáṫ-ṫurus ċum na Róṁa iodalaḋarṫa, nó ní ba ṁeasa. D'aontuiġ cuid de Ċléir na Fraince leis, aċt ní ḃéaḋ éan-ḃaint ag furmór aca leis an gceist. Ḃí an ḃruiġeann ag leaṫnuġaḋ ó ló go ló, daoine ag caḃruġaḋ le Cláidius, agus a tuilleaḋ ag dul 'n-a aġaiḋ. Ḃí Dunġal ag faire ar an obair go léir go réiḋ, cneasta, is gan fiú focail as. Aċt, fé ḋeireaḋ, sgrioḃ Cláidius freagra buile, borb ar ċara ḃí ag taḃaint air cosg do ċur le n-a ṁí-iomċar. Ṫug so a leaṫ-sgéal do Ḋunġal. Sgaoil sé air go meanmnaċ, agus ní haṁáin go ndearnaiḋ sé mionraṁ de ḃaraṁlaiḃ Ċláidius, aċt ḃuail sé buille ar ḋealḃ-ċreideaṁ ċuir ar gcúl é seaċt gcéad bliaḋain ar a laiġead. B'é Dunġal an fear bá túirse ċum Cláidius do ṫógaint suas: b'é an fear ba ṫréine ċoṁ maiṫ céadna é. Ḃronn sé le honóir ar Ċolumbánus an méad do sgrioḃ sé ar an gceist, Fuair sé bás insan mbliaḋain 834, agus creidtear go ḃfuil sé curṫa i mBoibío i dteannta Ċolumbánuis.

Do ṁair an críoċ-stártóir clúṁail, Diċiul timċeall an ama so leis. Fuair Diċiul oideaċas 'n-a óigeaċt i scoil Ċluain Mac Nóis. Ṫug sé amaċ leaḃar gur b'ainm do *De mensura orbis terrarum* coṁ fada siar leis an mbliaḋain 825, agus tugaḋ amaċ arís ḋá aṫ-ċló ḋe i bPáris i dtosaċ na hAoise seo ġaḃ ṫarainn. 'N-a aimsir féin ní raiḃ éinne le cur i gcomórtas leis i n-éin-ċeirt do ḃain le cric-eólas, mar go raiḃ oireaḋ aiṫne agus taiṫiġe aige ar Oileáin Faereó agus ar an Níl is do ḃí ar a ḋúṫaiġ féin. Scoláire críoċnuiġṫe i ngaċ uile teangain do b'eaḋ é ċoṁ maiṫ. B'in iad na daoine do tógaḋ i scoiliḃ na hÉireann deiċ gcéad bliaḋain ó ṡoin. Ḃfuil a leiṫéidí ag fágaint scoileann ár dtíre indiu?

Is neiṁ-ċinnte má ċuireaḋ éin-eaglais ḋá ṡagas ar bun san Róiṁ ní ba túirse ná Cill Naoiṁ Ċleiment do

ḃaineann le Ḃráiṫriḃ Gaeḋealaċa Ḋoimnic. Is go dtí an teampoll so tugaḋ corp brúiḋte, stolta Iognáirius, Easbog Aintíoc, duine 's na martraiḃ is túisge ṫuit mar ġeall ar ċleasuiḋeaċtaiḃ bréana na haimsire sin. Ḃí Coláiste na nGaeḋeal san Róiṁ, do ċuireaḋ ar bun i n-aimsir an Ṗápa Urban VIII. fé ċúram an Aṫar Lúcás Ḃaiding agus a ċoṁbráiṫre ar dtús. 'N-a ḋiaiḋ soin ḃí sé i seilḃ Ċumainn Íosa, aċt baineaḋ díoḃ so leis é fá ḋeireaḋ. Is iomḋa aspol léiġeanta tugaḋ suas san scoil ċéadna. 'N-a measg, ḃí Árd-Easbog Árd Ṁaċa, Príoṁ-ṡagart na hÉireann go léir, Olaiḃer Pluincéad, d'órduiġeaḋ 'na ṡagart san mbliaḋain 1654. Faid is ḃí sé ann scríoḃ se mórán dánta áluinn i n-ár dteangaiḋ ḋúṫċais féin. Mic léiġinn ó'n gColáisde seo leis do b'eaḋ Aoḋ Mac Maṫaṁna, Árd-Easbog eile i nÁrd-Ṁaċa; Séamus Cíosóg, Easbog tíor-ġráḋaċ na Miḋe; Seaġán O Breannáin, Easbog neaṁ-eaglaċ Ċaisil; Peadar Maċ Riabaiġ, ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ; Doċtúir Lúcás Pluincéad, ó Ḋoire agus mórán eile naċ iad d'ḟulaing croċaḋ ar son an ċreidiṁ.

Ní féidir éan-ċur síos do ḋéanaṁ annso ar na láiṁ-sgríḃniḃ ó sgríḃneóiriḃ Gaeḋealaċa atá fós le feicsint i ḃfurmór de leaḃarlannaiḃ na hIodáile, ná ar na coṁarṫaiḃ neaṁ-áiriṁṫe eile d'ḟág ár sinsir 'na ndiaiḋ san tír sin. Agus go deiṁin ní'l Éire féin gan coṁarṫaí áiriṫe ar an gcóiṁ-ċion ḃí idir an dá ṫír san aimsir i bfad ṫarainn anois, mar go bfuil i n-éin-teampoll aṁáin i nÁrainn seaċt n-uaiġ Róṁánaċ díbreaḋ ó n-a dtír féin trí ċéad bliaḋain ó ṡoin.

Ċífear ar so leiṫead an ṁaiṫis do-ġin deaġ-ċoṁarta agus sár-obair ár sinsear do ḋligṫiḃ agus do nósannaiḃ muinntire na hIodáile. Ní luġa 'ná soin a ndearnadar do'n bFrainnc. Tráċtaḋ ċeana ar an dara Ḋagoibeirt, Rí na Frainnce, tugaḋ suas i mbaile Sláinġe ins an treaċtṁaḋ aois. Franncaċ léiġeanta eile fuair a oideaċas i nÉirinn do b'eaḋ Aigilbeirt, Easbog Ṗárais. Aċt ní gáḃaḋ dúinn ḃeiṫ ag braṫ go léir ar na daoiniḃ rugaḋ san bFrainnc agus ṫáinig gó hÉirinn, mar nár ḃ'ḟearr ruainne an obair do-ġineadar so 'ná obair na bfír-Éireannaċ tugaḋ suas 'na ndúṫaiġ féin agus d'imṫiġ 'n-a ḋiaiḋ soin ṫar lear. Duine aca so do b'eaḋ an Naoṁ Fiaċra,

cuṁḋuiġṫeóir giollaí Ṗárais. Rugaḋ Fiaċra i nUíḃ Dróna ar ḃruaċ na Bearḃa. Ṫara raiḃ sé meaḋón-aosta ḃí sé, i ndiaiḋ a ċéile, 'n-a Aḃ ar Ċonḃáil agus ar Ċluain Earáird, agus is é do ċuir suas agus ṫug ainm do Ċill Ḟiaċra i gCill Ċoinniġ. Go deiṁin, ní do'n ċill seo aṁáin go dtug sé ainm, mar, mórán bliaḋanta 'n-a ḋiaiḋ soin 'nuair ḃí sé 'n-a ċoṁnuiḋe i bPárais agus ag obair go tairḃeaċ, cad do-ġin na giollaí ná "fiaċra" do ṫaḃairt mar ainm ar a gcóistiḃ, i n-ionad cochers mar ṫugtaoi orra roiṁe sin. Ó'n lá d'ḟág sé an saoġal so, timċeall 600, anuas go dtí an lá indiu ní'l giolla aca so ná guiḋeann trócaire ar a anam nuair ṫagann lá cuiṁne a ḃáis orra gaċ bliaḋain.

"Ag leanaṁaint ar ċúrsa an ṁaċtnaiṁ aniar," arsa an Ridire Froinnséas Pailgréaḃ, "ní deacair dúinn bun-filiḋeaċta, 'Inferno Danté' do ċur síos d'Ḟursa Míleaḋ." Mac Fionntáin, flaiṫ Muiṁneaċ do b'eaḋ an naoṁ so, Fursa. Rugaḋ é i nInnse Uí Ċuinn, is faid do ḃí sé óg go leór do ṡiuḃail sé mór-ṫimċeall na hÉireann, as soin go Sasanna, agus as soin arís go dtí an Ḟrainnc, ag laḃairt is ag obair go díċeallaċ ar son an ċreidiṁ. Fear deaġ-léiġeanta ḃí ann, agus creidtear go fairsing gurab í a sgríḃneóireaċt soin do ṗreab Dante ar dtús ċum an Divina Commedia do ṫógaint ar láiṁ. Ba ġairid a ġaol le Naoṁ Breandán—ní raḃadar aċt dá ġlúin sínte ó ċéile. Deirtear leis gur b'é Breandán an ċéad ḟear riaṁ ṫug fé ċur-síos soiléir do ḋéanaṁ ar Ifrionn. Ba ṁór í cáil a ċuid sgríḃnéoireaċta ar fuid na hEórpa insna Meaḋón-Aoisiḃ.

Ḃí an tAḃ Cárṫaċ, rugaḋ i mBaile Áṫa Cliaṫ, ar na húr-laḃartóiriḃ do b'ḟearr ḃí san bḞrainnc 'n-a aimsir féin; aċt, i n-aimsir an dian-eagla, ċaiṫ sé rit as Párais ar fad, agus é féin do ċur i bfolaċ i dTúlúis. Tar éis tamaill annso, ċuaiḋ sé i measg Ċumainn Íosa; agus as soin go ḃfuair sé bás ṡiuḃail sé tré urmór na hIodáile. Ba ṁirneaṁla d'ḟear, áṁaċ, an tAḃ Eidsbiurt, rugaḋ i nEdgeworthstown, 'san mbl. 1745. Fuair sé seo urmór dá ṫaḃart suas insan Sorbonne, agus sé ċeann na haimsire, d'ainmniġeaḋ é le hOrduġaḋ Ríoġaṁail, mar anam-ċara do Laoiseaċ xvi. Ba ṁór é a ċion ar Laoiseaċ agus níor luġa 'ná soin an meas ḃí ag Laoiseaċ air. Aċt is beag suim ċuireann éagcóir i gcóiṁ-éileaṁ má ṫeastuiġ-

eann duine do ċur ar an tsliġe. Ṫeastuiġ anam Laoiriġ ó ḋream ṁalluiġṫe, fuil-ḟantaċ, agus tógadar é, go neaṁ-ṫrócaireaċ. An lá cuireaḋ an tImpire mí-áḋṁaraċ ċum báis—agus gan cead ag éinne teaċt 'n-a ġoire—ḃí an sagart brónaċ i ḃfolaċ le hais an lonntáin go dtí go raiḃ an nóimeat deiriḋ naċ mór caiṫte. Annsoin do léim sé go dána neaṁ-eaglaċ ar an mbinse, ċas sé a láṁa go carṫannaċ timċeall muinéil an Ríoġ ḋaorṫa, agus do ḃéic sé amaċ go hárd, neaṁ-spleáḋaċ:—" A Laoiriġ ṁic Laoiriġ! éiriġ ċum na bḞlaiṫeas."

I Ríoġaċt Ċaisill Ṁóir, innsteas dúinn go raiḃ beirt Éireannaċ, is iad-san Clement agus Albinus os cionn colláisti san bḞrainnc agus san Iodáil. Ins na Meaḋón-Aoisiḃ ċoṁ maiṫ céadna, ḃí an dá Árd-sgoil ba ċlúṁla san Eóraip fá láṁaiḃ Éireannaċ:—Louḃáin fá Ḋoċtúir Stapleton ó Ṫiobraid Árann, agus Sorbonne, árd-sgoil Párais fá'n Doċtúir O Mórḋa, ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ. Ḃí oiread soin meas ag an bPápa Clement XI. ar an Mórḋaċ gur ċuir sé a ġorṁac féin, dá píriḃ fá n-a ċoṁair; agus ḃí an Pápa Innocent XII. ċoṁ sásta le n-a Uaċtaránaċt gur ḃronn seisean dá ṁíle ċoróin san mbliadain ar an Sorbonne ar a ṡon. Fuair an Doċtúir urramaċ bás an dara lá fiċead de'n bḞoġṁar 1726, agus cuireaḋ i Séipéal sean-ċolláiste na hÉireann é. D'fág sé a leabarlainn luaċṁar fá uḋaċt ag an gcolláiste seo. Is ioṁḋa fear céimeaṁail d'ḟoġluim ar feaḋ tamaill san Sorbonne. Eatorra ḃí Conċuḃair O Néaraiġ, Tomás Massingham, Maoilḟeaċnaill O Coiġliġ, Seaṫrún Céitinn, Silḃeirster O hAlloráin, agus Eóin Mac Eoċagáin, Staruiḋṫe; Niall O Glacainn, an tOllaṁ-leiġis iongantaċ; Doċtúir 'Liam Coppinger, agus mórán eile leis.

Is féidir linn ar so tuairim éigint do ṫaḃairt ar an méid do-ġin ar sinsir ċum siḃialtaċt na Frainnce do ċumaḋ. Ní misde le héin-Éireannaċ féaċaint siar le bród agus riméad mór ar an obair atá curṫa síos 'n-a leiṫ.

'Sé an sgéal céadna é i dTír na bPléimeann. Munar mó, ní luġa na coṁarṫaí Gaeḋealaċa atá le feicsint ar gaċ níḋ ḃaineas le stair na tíre sin. Tugtar onóir fós i nGent de Naoiṁ Ḋimfne, ingean Ríoġ d'fág Sliaḃ Ḃeaṫa i gConndae Ṁuineaċáin 'san tseaċtṁaḋ aois. Is í ċuir eaglais Ġent ar bun, agus guiḋtear ċúiċi ar son na

ngealtán go dtí an lá so ann. Is í naoṁ áiriṫe na ndaoine mí-ḟéanṁar so í. Tá a taise ar coiméad i sean-eaglais lastmuiġ de ḃaile ḃeag Gheel, agus is féidir a baċall d'feicsint i nAcadaiṁ Ḃaile Áṫa Cliaṫ. Aċt níor ḃ'í Dimfine aṁáin ḃí ag coṁairliuġaḋ muinntire an ċeann-tair sin san seaċtṁaḋ aois, mar go ḃfuil a ḟios againn go maiṫ gur réitiġ Geirtriúd Ḃan-ab Niḃeill (agus inġean Ṗeipin) le Foilleán agus Ultán, dearḃráiṫreaċa Fursa ċum dánta diaḋa do ṁúineaḋ dá mnáiḃ riaġalta.

I bpríṁ-eaglais Ḃruġaire tá cuid de ḃrat Ḃriġide ar cosaint ar feaḋ na gcianta. Tá leaḃar mór láṁ-ḋatuiġṫe ag cur síos ar ḋliġṫiḃ na Coṁairle Éireannaiġe ḃí ar siuḃal san mbliaḋain 684, agus leaḃar eile ḃaineas le Ḃeataiḋ Ḃriġide le feicsint i gCaimbré. Ins an leaḃar-lainn puiblíḋe i Léidinn tá láiṁ-sgríḃinn do-ġin Duḃṫaċ ċoṁ fada siar le 838, agus tá blúire de'n Tiomna Nuaḋ i leaḃarlainn Utrecht. I ndá leaḃarlainn i mḂrúiseill tá bailiuġaḋ mór luaċṁar do láiṁ-sgríḃniḃ Gaeḋealaċa, cuid aca cúig céad bliaḋain d'aois naċ mór.

D'ḟéadfaiḋe ḃeiṫ dá gcóiṁreaṁ so go n-éireoċaḋ gaċ éinne tuirseaċ ḋíoḃ gan tráċt i n-éan-ċor ṫar Louḃáin, an áit ṫar gaċ uile áit ṫugann ċum ar n-aigní na smaointe is séanta, coirpiġṫe gur féidir a ċeapaḋ. Cuireaḋ Louḃáin ar bun i 1425, aċt ba ḃeag Éireannaċ do-ġin taiṫiġe ar an áit roiṁ ṫosaċ na seaċtṁaḋ aoise déag. Timċeall an ama so ar éin-tsliġe do ráinig leis an sáir-ḟile Bonaḃiontúir O hEoġusa ḃeiṫ 'n-a ṡagart ann. Tug sé amaċ dán fada ag baint leis an teagasg críostaiḋe i Louḃáin. Tugaḋ amaċ arís é i n-Antḃuirp trí bliaḋna 'n-a ḋiaiḋ soin, 1611, an bliaḋain díreaċ go ndearnaḋ, i nÁrdscoil Louḃáin fé ċúram Doctúra Stéapalton, do rugaḋ i bḞéiṫ Árd, Condae Tiobrad Árann, an ċéad ċló Gaeḋealaċ do ċumaḋ riaṁ. Ċoṁ luaṫ is ḃí an gléas ullaṁ aige, ṫug sé amaċ graiméar Gaeḋilge le haġaiḋ na mac léiġinn—agus níor ḃ'ḟada go raiḃ an graiméar so i n-úsáid ní i Louḃáin aṁáin, aċt i mórán coláisdí eile coṁ maiṫ. Go deiṁin, is annaṁ ḃí an cló díoṁaoin as so amaċ; coimeádaḋ ar siuḃal coitċeannta é ag gaḃáilt do leaḃraiḃ le scaipeaḋ i nÉirinn. Ḃí dliġeaḋ na Sasanna ċoṁ dian soin i rit na seaċtṁaḋ aoise déag nár ḃ'ḟéidir le héinne san tír seo cló Gaeḋilge ḃéiṫ 'n-a seilḃ; ar an aḃḃar soin b'éigin na

leaḃair go léir do ċur i gcló i Loubáin, i nAntḃuirp, i bPárais, nó san Róiṁ, agus iad do ṫabairt isteaċ annso i ganḟios 'n-a ḋiaiḋ soin. An éin-iongnaḋ go mbeaḋ earḃa léiġinn orainn?

Is beag sliocht ar an saoġal ná fuil fá ċomaoine éigint ag Cloinn Sain Ṗroinnsis; aicme ċróḋa, ḟial, ċalma do b'eaḋ riaṁ iad, agus ba ṁór an muinntearḋas ḃí eatorra féin agus ár sinsir coṁ fada siar is tá éan-tuairisc. Dá ḃriġ sin is le tinneas croiḋe géar ċuiṁniġeann gaċ sliocht a ċuireas suim i ḃfearaṁlaċt, agus gráin ar ḟeallfaċt ar an donas impiġeaḋ i n-ainm Saoirseaċta mar 'ḋ eaḋ i measc na bFranncaċ aimsear an Atarruiġṫe Ṁóir. Ní déarfar anois i dtaoiḃ ná ceiste farrainge seo aċt an méid seo:—Faid do ḃí an dúṫaiġ go léir dall le dian-ḟeirg, ḃris sluaiġte na Frainnce isteaċ ar ḃaile Loubáin, agus le hordúġaḋ an ċeannṗuirt, agus cead na hÁrd-ċoṁairle i bPárais, ċuireadar cosc leis an Árd-scoil onóraiġ; ḋíbreadar na hollaiṁ, scaipeadar na mic léiġinn; rinneadar garrán agus osbuidéal de sna tiġṫiḃ, agus sian-dún de'n ḃaile go léir. Aċt ní dóċa gur féidir cogaḋ ċoiméad ar siuḃal i n-éan-ċuma eile. Is dona an coṁrac ṫar gaċ níḋ, agus is olc ṫéiḋeann sé do'n aigne ḃeiṫ ag maċtnaṁ air. Is mór an sos do'n ṁeaḃair iompáil ó'n troid go dtí an tríoṫċáin, ó ṫuairisg an aċarainn go haiṫris ar ḟáir-ġníoṁ. Is iomḋa molaḋ fuair muinntear na hÉireann riaṁ, aċt ní ḟaġṫar molaḋ i n-éan ḃall aċt do réir mar ṫuillṫear. Ní fuláir nó gur ṁór an meas ḃí ar ár sinsearaiḃ ag Monsaiġneóir Macsaimillian Ḃillén, Árdeasbog Ṫúirné. 'Seo alt ó n-a uḋaċt:—

"Ba ġráḋṁar an taiṫneaṁ ḃí agam i gcoṁnuiḋe ar ṁacaiḃ léiġinn na hÉireann, agus tar éis mo ḃáis ċoṁairleoċainn gaċ sagart, ollaṁ, agus duine uasal annso cabruġaḋ leó, mar gur óġánaiġ creideaṁnaċa iad do ḋíbreaḋ o'n-a dtír féin mar ġeall ar a gcreideaṁ."

'N-a ṫeannta so ċuir sé colláirte ar bun d'óġánċaiḃ na hÉireann, aċt pé aca olc maiṫ é d'imṫiġ sí ar gcúl nuair d'osclaḋ Colláirte Ṁuiġe Nuaḋat.

Áit ṫábaċtaċ eile—beag-naċ coṁ tábaċtaċ le Loubáin—do b'eaḋ Ratasbon. Aċt ní mór d'ḟéadfar cur síos annso 'na ṫaoiḃ. D'fág Maelḃriġide, rugaḋ timċeall 1028, scoil Ṁaiġe Ḃile timċeall 1056. 'San mbl. 1067, tá

sé ráiḋte gur ḟág sé Éire ar fad. Ṡiubail agus scríoḃ sé cuid ṁaiṫ 'sán Roinn Eórpa, agus, fé ḋeireaḋ, ṁeas sé dul go dtí an Róiṁ. Aċt faid is ḃí an smaoineaṁ so 'n-a ṁeaḃair táinig aisling ġreannṁar ḋó. Ġéill sé do'n aisling agus, gan a tuilleaḋ taiṫint, ċuir sé faoi i Ratasbon. Annsoin tosnuiġ sé ar ṁainistreaċaiḃ do ċur ar bun gan ṁoill. Tógaḋ an ċéad ċeann i Ratasbon i 1076, agus ní túisge ḃí sí seo críoċnuiġte 'ná lean na céadta eile í san ḃFrancóin agus na Stáiteannaiḃ le n-a hais. Ba ṁór i cáil cuid aca so, go mór-ṁór na cinn cuireaḋ suas ag Ḃúrsborg, in 1134. Niúrmborg, 1140; Constans, 1142; Sain Seóirse, Ḃienne, 1155; Eachstadt, 1183; Sgribentium san mBulgáir, 1189, agus Sain Máire, Ḃienne, 1200. Níor leig Maelḃriġde éan-lá aṁáin tairis ar feaḋ deiċ mbliaḋan gan an tAifreann naoṁta do léiġeaṁ os cionn uaiġe a ċoṁ-Ġaeḋil, Donnċaḋ, ó Inis Caltraiġe. Scar sé féin leis an saoġal so i 1082. Ḃí sé díreaċ tar éis trí leaḃar luaċṁar do ċríoċnuġaḋ. Ċuir ceann aca síos ar gaċ níḋ tuit amaċ ó Ḃreiṫ Ċríost anuas go dtí an ḃliaḋain 1081. Tá sé curṫa i gcló san nGearmáinis agus níos déiḋeannaiġe fós, san Laidinn. Codlann Maelḃriġde i dteannta an iomad eile Éireannaċ naoṁta i sean-ṁainistir Sain Máirtín ag Maġainse. Deiċ mbliaḋna fiċead, nó mar sin tar éis a ḃáis d'aiṫḋearuiġeaḋ Mainistir Ratasbon le hairgead do ḃronn an Rí Connċuḃar O Ḃriain, agus flaṫa eile i nÉirinn, ar Ḋonnċaḋ an tAb fíor-Ġaeḋealaċ ḃí os cionn na háite 'san aimsir sin.

Cuireann so i n-uṁail gur ṁór é toraḋ uaisleaċta na hÉireann ar an obair in-ṁearta ḃí ag a muinntir dá déanaṁ tar lear. Caḃruiġeadar go tréan ċum Ratasbon d'feaḃruġaḋ, aċt, 'n-a ḋiaiḋ soin is eile, ċailleadar seilḃ na háite ar fad le haimsir. B'é an ainm tugtaí ar ṁainistir Ratasbon coitċeannta ná Monasterium Scotorum. Ḃí briġ an focail Scotus ag méaduġaḋ 's ag aṫarruġaḋ i gcoṁnuiḋe go dtí, i ndeireaḋ na treiṁse, cad do-ġin na hAlbannaiġ ná leigean orra gur b'iad féin do ċuir an Mainistir ar bun. Ar fáṫ éigin greannṁar do ġéill an Pápa Leó X., do 'sna hAlbannċaiḃ agus tug sé seilḃ na háite dóiḃ 'san mbliaḋain 1515. Annsoin díbreaḋ na hÉireannaiġ gan ṁoill. Aċt ní minic éirġeann leis an éagcóir agus níor éiriġ leis na gabtóiriḃ nuaḋa aċt coṁ

beag. Ḃí an Ṁainistir ċluṁail ag dul i n-olcas ó ló go ló go dtí gur coitċeannuiġeaḋ ar fad í i 1860. Is iomḋa láiṁsgríḃinn áluinn ar congḃáil fós ann. I Mainistir San Magnus le n-a hais tá a ṫuilleaḋ aca i gcoimeáḋ, agus tá sean-ċeann nó ḋó i dTiġ na Siúr ag Eichstadt. Tá láiṁsgríḃinn eile ṫáinig do réir ḋeallraiṁ ó'n bFrancóin i Mainistir Ḃuinḋberg, agus tá ceann leis ag Tegernsee. Ní ċríoċnuiġeann so a bfuil le feicsint fós díoḃ, mar go bfuil ceann maiṫ eile i Ḃúrsborg. Tá a bfurṁór scríoḃṫa i Laidinn aċt tá mórán Gaeḋilge ann leis. Do-ġin Zeuss usáid mór de ag ullṁuġaḋ an "Grammatica Celtica." Ní 'n-a dtaoiḃ so go háiriṫe go bfuil muinntir na hÉireann coṁ lán-ċeanaṁail ar Ḃúrsborg, aċt mar gurab ann atá Luaiṫre an Éireannaiġ oirḋeirc úd Cillian, príoṁ-Aspol Ḃúrsborg, agus bunáitiḋe a Suiḋeaċáin Easpogaṁail. Ar an seaċtṁaḋ, an oċtṁaḋ, agus an naoṁaḋ lá d'Iúl i ngaċ bliaḋain glóruiġtear féile a marṫraċta i measg an ṗobail go léir. Ḃí Giolla-na-naoṁ Laiġean, Easbog Ġleann-dá-loċa, mar Uaċtarán ar Ḃráiṫriḃ Ḃúrsborg ar feaḋ tamaill leis. Deireann an Ceaṫrar Ollaṁ go bfuair sé seo bás timċeall 1085.

Síltear gur ḃain an cuṁdaċ atá i seilḃ luċt Acadaiṁ Ḃaile Áṫa Cliaṫ fá láṫair le Mainistir Loṫra i gConndae Ṫiobrad Árann ar dtús. Fuair Eóin Grás, Oifigeaċ i nArm Austria i n-áit éigint é san mbliaḋain 1784, aċt d'éag sé gan éin-eólas d'ḟágaint cá bfuair sé é? Ar a ṡon soin tá sé beag náċ cinnte gur tugaḋ ó Loṫra go Ratasbon ins na sean-aimsiriḃ é. Is an-áḋṁaraċ go bfuil sé i n-ár seilḃ arís óir is é an cuṁdaċ is áilne dá ḟaġas le faġáil anois é. I bPríṁ-eaglais Fulda tá cuṁdaċ Sain Bonaifís, a ḃaċall ioṁóige, cuid dá ṗlaosg, agus an ṁiodóg le'r ṁarḃuiġeaḋ an Gaeḋeal ciúin, deaġ-léiġeanta. Ins an eaglais céadna tá láiṁscríḃinn dá Ṡoiscéalaiḃ le feicsint fós.

D'aimsiġ Doċtúir O Céillioċair i leaḃarlainn Schaffhausen san mbliaḋain 1845 láiṁscríḃinn áluinn do-ġineaḋ i ní Ċuilm Ċille. Is é an cunntas ar beaṫaiḋ Ċuilm is sine beó anois é, agus tá deallraṁ iongantaċ idir é féin is Leaḃar Ceanannais. Tá ḋá láiṁscríḃinn de ḃunaḋas Gaeḋealaċ i dTrier leis, agus adṁuiġeann Ḃotanbach go raiḃ bunaḋas Gaeḋealaċ ag an gcóiḃ áluinn láṁḃaṫuiġṫe

de sna Soiscéaltaiḃ atá ar cosaint anois i dTiġ-iongantaisí na Gearmáine: ṫáinig sí ar dtús ó Ṫiġ Siúr Sain Earnúil, i Meits, agus baineann sí leis an séaṁaḋ nó an seaċtṁaḋ aois.

Ní gáḃaḋ éan-ċúr síos do ḋéanaṁ annso ar Ċolmán no Maolḟeaċnaill, nó fós ar Aillil ó Ṁucmór, ḃí n-a ċeann-ṗort ar Ṁainistir Ċolóin. Seo mar ṫráċtann *Zimmer* tarsta:—

“Ba ṁaiṫ oireaṁnaiġe na hionaid na bráṫaire seo d'ḟág Íoċtar na hÉireann san aonṁaḋ aois déag, san dara aois déag, agus san tríoṁaḋ aois déag, agus ċuir fúṫa san nGearmáin do sna hAspalaiḃ agus na scoláiríḃ Gaeḋealaċa d' oibriġ ins an bḞrainnc, san Heilḃéis agus san mBurgúin ó'n seaċtṁaḋ go dtí an deiċeaṁaḋ aois, lán de ḋúṫraċt diaḋa, de ġráḋ Dé, de ḟocraċt, agus de ḟíor-ṁeas ar léiġeann.”

I n-aiṁḋeóin na fiaḋnaise seo is eile, do réir mar ḋaingniġ greim Ṡasanna ar ár dtír, ṫuit cáil na hÉireann san nGearmáin go dtí, ar ṫeaċt deiriḋ an tríoṁaḋ aois déag, baineaḋ na mainistreaċa as láṁaiḃ ár ndaoine ar fad; agus, rud ba ṁeasa 'ná soin, deineaḋ usáid de ṁórán aca ċum gnóṫa éigint eile seoċ mar ḃí ceapṫa ḋóiḃ. Is baoġalaċ ar an aḋḃar soin go dtiocfaiḋ an lá, muna mbeimíd aireaċ, nuair ḃeiḋ na Gearmánaiġ gá éileaṁ 'ná raiḃ éan-ḃaint ag ár sinsearaiḃ leis na niḋṫiḃ áilne d'ḟágadar, ṫar cóiṁreaṁ, 'n-a ndiaiḋ ann.

Is mór an sásaṁ aigne naċ gáḃaḋ éin eagla an tsaġas so ḃeiṫ orainn i dtaoiḃ na Heilḃéise. Tá baile mór san ċeanntar soin ainmniġṫe i n-onóir San Gall, Éireannaċ naoṁṫa rugaḋ i 551, agus tugaḋ suas i mBeannċar. Mar ba ġnáṫaċ leis na sean-Ġaeḋealaiḃ d'imṫiġ sé ṫar lear, agus fá am áiriṫe ṡroiċ sé an Heilḃéis. Annso ar ḃruaċ Loċ Leaṁáin do ċuir sé Mainistir Arbon ar bun. Níor ḃ'ḟada go raiḃ na mílte críostuiḋṫe aige, agus mar aḋṁáil ar na mioruḃuilliḃ do-ġin sé, tá sé molṫa mar aon leis na Príoṁ-Aspolaiḃ san Heilḃéis. Cuireaḋ críoċ leis san mbliaḋain 640. Tá a ṫaise ar deaġ-ċosaint fós i bPríṁ-Eaglais San Gall. Dá ċéad bliaḋain 'n-a ḋiaiḋ seo ḃí an Ṁainistir arís fá láṁ Éireannaiġ gur ḃ'ainm dó Mongall. Ceoltóir iongantaċ do ḃ'eaḋ Mongall agus ḃí a rian ar an scoil. Ní dóċa go raiḃ éan-scoil eile

ins an am úd le cur i gcomórtas léi. Deisciobal Ṁongaill do b'eaḋ Tuaṫal agus gorṁac an Easbuig Marcus. Ní raiḃ éin-teóra le Tuaṫal ċum seinnm. Níor ḃ'fearr ḃí sé ar na píopaíḃ 'ná ar an ngléas strangta. Ṫáinig sé ó Éirinn go dtí San Gall timċeall 840, agus ṫug an tAb seomra fá leiṫ ḋó ċum an ceól do ṁúineaḋ.

Aċt ní ar son ceólṫóirí aṁáin go raiḃ an tír sin fá ċumaoin againne—mar nár ḃ'ionann Friġid, Easbog an Loċa, agus Finnian do rugaḋ roiṁ 500, agus do ċuir Scoil Maiġe Ḃile ar bun. Ċuir an Naoṁ Frioṫalán mainistir ar bun ag Coire, 'na ḃfuil mórán coṁartaí fós ag baint leis na sean-Ġaeḋealaiḃ. Tá láiṁ-sgríbinn Ġaeḋilge i leaḃarlainn Ḃiorain; agus i leaḃarlainn Ċumainn na Sean-niḋṫe ag Súiric, tá ċeiṫre cinn eile, aċt go ḃfuilid gortuiġṫe go mór. Tá mórán leaḃar Gaeḋilge leis i mḂasle, agus a tuilleaḋ ag Léidin, Nainsí, Caireallsrú, agus i n-áiteannaiḃ eile. Go deiṁin, cuireaḋ cuid díoḃ so i gcló le déiḋeannaiġe.

I Mainistir Cóamunstar i nÍoċtar Áustria tá corn diaḋa deaġ-ċumṫa airgid. Is é an sompla is sine le faġáil anois d'obair-ṁeitil cóiriġṫe ar an sean-ċuma Ġaeḋealaċ. Éireannaċ d'fág Cúige Ulaḋ le cois Mael-briġde do-ġin é, agus ḃronn sé ar Ṫeasailleó, an Flaiṫ deiḋeannaċ ḃí san mḂaḃáir é.

Ba ḋóiġ le duine gur lán-ṁiṫid do ċlár áireaṁ ár scoláirí, ár martar, agus gaċ níḋ eile ḃeiṫ caiṫṫe anois, aċt ní mar sin atá i n-éan-ċor. 'Seo ceann eile aca—an tAṫair Pádraig Pléimionn do lean an tAṫair Lúcás Ḃaiding i gCill Sain Isideóir 'san Róiṁ. Tar éis an áit so d'fágaint ḃí sé 'n-a Ollaṁ Diaḋaċta i bPráig mar ḃfuair sé bás ṁartair ar son an ċreidiṁ.

Cé ġéillfeaḋ leis go raiḃ éan-roinnt de sna Gréagaiḃ fá ċumaoin ag ár sinsearaiḃ i dtaoiḃ a gcríostuiḋeaċta. Aċt tá soin aṁlaiḋ, agus ní deacair é ṫaisbeánt leis. Rugaḋ Caṫal ag Baile Ċaṫail i dTiobraid Árann timċeall na bliaḋna 615. I dtosaċ a ṡaoġail ḃí sé 'n-a Ollaṁ i Lios Mór; agus faid do ḃí sé ann, tá sé ráiḋte gur ḃailiġ gaċ aicme san Eóraip náċ mór ċum a óráidí do ċloistint. Aċt mar ba ġnáṫaċ san am soin ṫug sé turas ar Ierúsalem ċum uaiġ naoṁṫa ár Slánuiġṫeóra d'feicsint. Ar ṫeaċt tar ais ḋó, ċuaiḋ an long 'n-a raiḃ sé féin agus mórán eile

ar dtír i gcuan Toireanta, le hais sean-ċaṫair Toireanta. Cé gur san Iodáil ḃí an ċaṫair seo dá ríriḃ, is sliocht ógánaiġ díbreaḋ a Sparta do ċuir ar bun í. Ar a son gur ċualaiḋ sinsir na ndaoine seo focal na fírinne ó ḃéalaiḃ Ṗeadar agus Ṁairc, fuar Caṫal surṁór aca gan fiú rian an ċreidiṁ. Do ṫosnuiġ sé ar a gcoṁairliuġaḋ gan ṁoill, agus d'éiriġ leis coṁ mear, tapaiḋ, áḋṁaraċ soin gur ró-ġearr gur ċuireadar-san mar aṫċuinge air fuireaċ mar Easbog os a gcionn. D'ḟan sé 'n-a measg: ḃíodar ag éiriġe níos ceanaṁla air ó ló go ló, agus fá ḋeireaḋ urramuiġeadar é mar aṫ-Aspol agus Pátrún a gcaṫraċ. Ḃíonn féile ṁór 'n-a onóir gaċ bliaḋain ó'n oċtṁaḋ go dtí an deiċeaṁaḋ lá de ṁí na Ḃealtaine i measc muinntire Toireanta.

Dá ṁéid iad na Colláistí Éireannaċa ḃí scaipṫe tar druim na hEorpa níor ṫúisge cuireaḋ éin-ċeann aca ar bun 'n-a an ceann i Salmanca. I ndiaiḋ Ṡalmanca togaḋ Guiḋḃe ag Ṁadraid (1629); Alcala (1657). Ḃailedoilid agus Seiḃille, agus,—cuirimís síos go deó dá gcóṁ-ċreid-eaṁntaċt é,—níor ḃ'ḟios cia aca Coróin na Spáinne nó na ceannuiġṫeóirí ó Éirinn do ṁair san Rinn ba ḋúlṁaire ċum na scoileanna so do ċoimeád suas. Mar ba nádúrṫa ċaḃruiġ Sluaġ na nGaeḋeal leó go fearaṁail flaiṫe-aṁail. Ḃí Diarmuid O Briain, Séiplíneaċ Ṗilib IV. 'n-a Uaċtarán ar Ċolláiste Ṁadraid. Tá Coláiste Alcala agus Árd-scoil Ṡalmanca, ar coṁ-ċeangailt ó 1,785. 'Seo an t-éan-ċolláiste Gaeḋealaċ aṁáin sa Spáinn anois. Is iomḋa cléireaċ urramaċ atá tugṫa aici do'n Eaglais. Ní abraim ná gurab ann fuair Doċtúir O hEoġusa, an ċéad Uaċtarán ḃí i Maiġ Nuaḋat, a ṫabairt suas.

Fá ċúram an Ríoġ Eannraoi IV. do ċuir an tAṫair Doimnic O Dálaiġ Coláiste Gaeḋealaċ Sain Doimnic ar bun i Liosbon. Ḃ'é an tAṫair Doimnic an ċéad Uaċtarán do ṫoġaḋ ḋó leis. 'Nuair ċaiṫ na Pórtuigiḋe ḋíoḃ slaḃ-raí na Spáinne agus gur árduiġeadar Diúic Ḃreaganza ċum ceannais na Ríoġaċta, is é an tAṫair O Dálaiġ d'orduiġeaḋ mar Anam-ċara do'n Ḃanríoġain nua. Is an-ṁinic leis ċuir an Rí ar ṫeaċtaireaċt uġdarásaċ tar lear é: fiú aṁáin, i 1665, nuair ḃí an Ḟrainnc i ḃfíor-uaċtar a clú is a cuṁaċta cuireaḋ an tAṫair O Dálaiġ

mar Ṫeaċtaire go dtí Laoiseaċ XIV. ċum tráċt ṫar Connraḋ báiḋeaṁail idir an dá Ríġ. Bliaḋain 'n-a ḋiaiḋ soin fuair Rí na bPórtuigiḋe bás; agus is fá ċúram áiriṫe an Aṫar O Dálaiġ arís d'árduiġeaḋ a ṁac Alphonsus ċuṁ an ċeannais. Ṫóg an sagart fíor-Ġaeḋealaċ, neaṁ-ṫuirseaċ so Teaċ Siúr fá leiṫ do ṁnáiḃ na hÉireann i Liosbon, agus is iomḋa beart tír-ġráḋaċ náċ é do-ġin sé. 'San am soin b'é an sgoláire ba ċliste, ḃí san Eóraip ar fad é. Ḃí sé 'n-a Ḃiocáir-Coitċeann ar Ríoġaċt Pórtugal ar feaḋ mórán bliaḋan. Fuair sé bás i bPárais san mbliaḋain 1662.

Ó tá an gearr-ċunntas so ar ġníoṁarṫaiḃ ár sinsear ṫar lear ullṁuiġṫe ċoṁ fada is ṫéiḋeann sé b'ḟéidir náċ miste anois súil-ḟéaċaint do ṫaḃairt ar na coṁarṫaiḃ d'ḟágadar san mBreatain Ṁóir. Ní féidir le héinne maċtnaṁ ar an sceirt seo gan spioraid iongantaċ d'aimsiuġaḋ ag lonnraḋ ṫar gaċ éin-spioraid, ní gáḃaḋ aċt é ráḋ, Colm Cille. I dtaoiḃ a ḋeaġ-oibre seo, ní ṫeastuiġeann éin-ḃreis ċur síos annso. Tá tuairim ḟairsing áṁaċ muna mbeaḋ a ḃoirbeaċt—an ḃoirbeaċt so ċíṫear i gcoṁnaiḋe ar ċoṁ-ċeangailt leis an óigeaċt—náċ móide go dtuitfeaḋ cat fúilteaċ Ċúil Dreiṁne amaċ riaṁ. Bíoḋ soin mar atá, ní'lim-se ċum an milleán do roinnt anois. Innstear dúinn go háiriṫe gur síneaḋ os cionn trí míle de náiṁdiḃ Ċuilm Ċille ṫarar cuireaḋ cosg leis an dtroid ṫubaistiġ. Annsoin, ċoṁ luaṫ is scaipeaḋ scamaill agus fearg an dian-aċarainn ar leaṫ-taoiḃ ċonnaic an Naoṁ an iṫir go léir clúduiġṫe le corpaiḃ síor-ċéasta ar leagaḋ dá ṫoil, agus fá n-a orduġaḋ féin, agus ḃí sé coṁ buailte, greamuiġṫe le cráḋ ċroiḋe 'nár ḟéad sé é féin d'iomċar i n-éan-ḃall, ná suaiṁneas d'ḟaġáilt ó éinne beó. 'Sa deireaḋ, ṫóg sé coṁairle le Molaise. Ḃreaṫnuiġ Molaise go raiḃ sé doiṁin-ċiontaċ agus do riar sé aiṫriġe ṫrom, uaṫḃásaċ air 'n-a ṫaoḃ, sé sin, imṫeaċt as Éirinn ar fad, agus, ar a laiġeaḋ, oireaḋ daoine do ḃuan-ċríostuġaḋ is do ṫuit ar an gcogaḋ mí-áḋṁarac soin. Ḃí gnó a ṡaoġail gearrṫa amaċ dá ríriḃ ḋó anois—gnó coṁ leaṫan náċ é gaċ éinne ṫiuḃraḋ sé. Aċt níor ḃ'é Colm an fear ċum diúltaḋ. Ḃí sé ró-ṫréan-aigeanta ċum ḃeiṫ eaglaċ, ró uṁal-ḟáḃarac ċum eiteaċ. Níor ṁór an ṁoill air é féin d'ullṁuġaḋ i gcóir an ḃóṫair. Ċoṁ luaṫ is ḃí sé ullaṁ, ḃailiġ sé leis go dólásaċ i dteannta dáréag

leantóirí ó Dún na nGall, agus níor stad coiḋċe go dtáinig go hÍ, go glan ar radharc tíre a ġráḋ. Ní fur-airt fíor-luaċ a ċuid oibre i nÍ do ṁeaḋċant go cruinn, aċt is cinnte gur ḟáruiġ sé breiṫeaṁnas Ṁolaise go hiomlán ar éan-tsliġe. Ċoṁairliġ sé Riġte Dál Áraiḋe na hAlbann an fír-ċreideaṁ do ġlacaḋ is do leanaṁaint; agus ḃí a ṫeagasg ċoṁ bríoġṁar, follusaċ, buan, go bḟuil slioċt na ríġte céadna ag congḃáil greim daingean ar an gcreideaṁ anuas go dtí an nóimeat so i n-aiṁḋeóin na géar-leanaṁna go léir. Ba ḋeacair a ṫoṁas anois cad tá déanta ag an méid seo aṁáin ċum corc do ċur le mí-ċreideaṁ, agus críostuiḋeaċt an doṁain do ċosaint. Ní ḟéadfaimís aċt ċoṁ beag, éan-tuairim a ṫaḃairt ar an méid do-ġin sé ċum sean-dliġte filí na hÉireann do ḋeaġ-riaruġaḋ is do neartuġaḋ, agus an ḃuntáirte dár stair is dár litriḋeaċt táinig as. Ní'l éin-teóra le n-ar scríoḃ sé. Creidtear go fairsing gurab é uġdar Leaḃair Ċeanannais, an leaḃar is áilne dá ḟagas do scríoḃaḋ riaṁ is dóċa. Scríḃneóir neaṁ-staonaċ do b'eaḋ é i gcoṁnuiḋe, ó'n oiḋċe fadó gur rinn sé cóib de láiṁ scríḃinn Naoiṁ Finnian. B'é seo bunaḋas an ċogaiḋ ḋoilġeasaiġ do ḋíbir ó'n nDúṫaiġ fá ḋeireaḋ é. Fuair sé bás an naoṁaḋ lá de Ṁeiṫeiṁ 597. B'ḟiú é na deis-ciobail lean é. Ċuir sé féin Baoiṫín, táinig 'n-a ḋiaiḋ i gcomórtas le hEóin Naoṁta na Seirce mar ġeall ar a ṁacántaċt is a uṁlaċt ċroiḋe. Fuair Baoiṫín bás go díreaċ an tríoṁaḋ lae Ḟéile Ċuilm Ċille. Seaċt mbliaḋna fiċead tar éis ḃáis Ċuilm, rugaḋ a ċoṁ-ġaol, Áḋaṁnán, an naoṁaḋ Ab ḃí i nÍ. D'éiriġ leis seo beiṫ 'na ṫoġa-scríḃneóir; fiú aṁáin scríoḃ sé "Beaṫa Ċuilm Cille" ⁊ adṁuiġtear le héan-toil gurab é an cunntas beaṫaḋ is áilne 's is críoċnuiġte tugaḋ amaċ san Eóraip anuas go deireaḋ na Meaḋón-Aois. Ó ḃliaḋain a ḃáis, 704, go dtí martraċt Ḃlaṫṁaic i 825 is beag i seanċus Í gur fiú é a áireaṁ. Scríoḃ Ḃalafruidear, bráṫair do rugaḋ san nGearmáin, dán aoiḃinn i Laidinn ar ṁartraċt Ḃláṫṁaic os cionn míle bliaḋan ó ṡoin. Ḃain sé le mainistir Reicheanan san Ḣeilḃéis 'san am soin.

Síltear gur ċaiṫ Naoṁ Breandán cuid ṁaiṫ aimsire i nAlbainn leis, agus deirtear gur uaiḋ atá Oileán Bute ainmniġte (ó ḃoṫ, .i. ceall) mar gurab ann téiḋeaḋ sé ag guiḋe 'n-a aonar i gcoṁnuiḋe. Aċt dar ndóiġ táimíd

féin is ár gcoṁ-Ġaeḋeala i nAlbainn ċoṁ ceangailte le ċéile ó nádúr agus ċoṁ muinnteardha ó ṫúis deireaḋ náċ móide go mbeaḋ sé ceart a ndéarnaiḋ ár sinsir 'san tír sin d'ḟoillsiuġaḋ níos sia annso. 'Se an scéal céadna eadrainn féin is na Breaṫnaiġ. 'N-a ḋiaiḋ soin féin ní mirte a ċur i n-uṁail gurab é Áilbe, ceann do sna hEarbogaiḃ ḃuail le Naoṁ Pádraig ar a ṫeaċt dó go hÉirinn, do ḃairt Dáiḃid, an sprioraid do b'uaisle i measc Naoṁ Cambruiġ go léir. Do rugaḋ é timċeall láir na cúigeaṁaḋ aoise agus do ṁair sé go lár an séaṁaḋ ċinn. Is ó Ḃreacán, taoiseaċ Gaeḋealaċ, do ġeibeann Ḃreicneoc ainm, agus b'é seo leis sean-aṫair Duiḃricius, Earbog Llandaff, agus an ċéad Áird-Earbog ḃí os Uaċtar na Breataine. Mac a ṁic, coṁ maiṫ céadna, do b'eaḋ Caṫ-ṁaol no "Cadoc Glic," duine de sna bunáitiḋṫiḃ ba ċluṁla do ḃain le heaglais na Breataine. Diṫreaḃaċ Gaeḋealaċ darḃ' ainm Meutai do ṁúin Caṫṁaol ar dtúis, agus 'n-a ḋiaiḋ soin ḃí Éireannaċ eile mar ṫeagascṫóir aige, sé sin Taṫaī, i nGiḃéint, Monmouth.

Tugann so go Sasanna sé ḋeireaḋ sinn—go dtí an Náisiún atá 'ġár gcríostuġaḋ-na le míle bliaḋain mar 'ḋeaḋ. Fágfad-sa fá ḟinné neaṁsplaḋaċ, sé sin Zeuss, an ḃaint ḃí ag Banba le n-a coṁarsain ṁóir d'innsint gan reiṁ-ḃreiṫ. 'Deir Zeuss:—"Ċuaiḋ ornuiḋeaċt áirite ḟiliḋeaċt na Gaeḋilge anonn, ní haṁáin i gcóiṁeasc le dántaiḃ na Laidne nuair ḃí Impireaċt na Róṁa ag bros-tuġaḋ ċum scriosta, aċt i measc dánta gaċ uile náisiúin ċoṁ ṁaiṫ agus d'ḟan ionnta. Caiṫfimíd creideaṁaint go ḃfuairtear filiḋeaċt Laidne na Sasannaċ ó'n nGaeḋilg i dtosaċ maraon leis na ceirdiḃ, scríḃneóireaċta, daṫuiġṫe agus deallruiġṫe láiṁscríḃinn."

Is follusaċ go leór d'réir an uġdair seo gur beag ḃeaḋ ag na Sasannaċaiḃ le taisbeánt ó n-a sean-aimsir, muna mbeaḋ ár sinsir.

B'é Iodfruit do scríoḃ Soíscéala Ċutbairt atá, fá láṫair, i dTiġ-iongantas Ṡasanna. Sasannaċ tugaḋ suas i nÉirinn do b'eaḋ Iodfruit agus tá Ware mar uġdar againn go rugaḋ Cutbart idir Baile Áṫa Cliaṫ agus Ceanannas. Ċuaiḋ sé do ċoṁnuiḋe go Mealrós agus fá ḋeireaḋ d'orduiġeaḋ 'n-a Earbog ar Lindisfearn é i 684. Ultán, Éireannaċ eile, an scríḃneóir do b'ḟearr ḃí i Sasanna i dtosaċ na hoċtṁaḋ aoise. Agus is furaist

aiṫint caidé an ḟad do lean na Sasannaiġ deallraṁ áirṫe na hÉireann ó'n iomad láiṁscríbinn tá le feicsint i leabarlannaiḃ Tiġ-Iongantais Ṡasana, Lambeth Palace, Bodleian, Oxford, leabarlainn na hÁrdscoile, Cambridge, agus i leabarlannaiḃ na Príṁ-eaglaise i Lichfield agus Durham.

Nuair ṫáinig na Loċlannaiġ ar dtús ar Inis Tuile san mbliaḋain 860 fuaireadar leabair Ġaeḋealaċa, cloga, baċaill easbog, croise, agus mórán coṁarṫaí eile go raiḃ na hÉireannaiġ i seilḃ na háite i bfad rompa-san. I dteannta gaċ uile ḟáir-ġníṁ do-ġin Diċuil scarṫóir na cruinne dá ṫalaṁ ḋúṫċais féin deiṁniġeann sé go raiḃ Bráiṫre ó Éirinn 'n-a gcoṁnuiḋe i nInis Tuile bliaḋanta ṫarar buail Loċlannaċ cos riaṁ ann.

I leabarlainn Ċopenhágain leis tá bailiuġaḋ luaċṁar dánta Ġaeḋilge de'n ċúigeaṁaḋ agus de'n tréaṁaḋ aois déag. Deir Ceilticeaċ Gearmánaċ 'n-a dtaoiḃ:—" Tá an ċanaṁain réiḋ toġṫa, agus tá an ḟiliḋeaċt aiṫristeaċ, ceannasaċ, céimeaṁail, léiġeanta agus deaġ-ċeardaṁail."

Seaḋ, anois má's miṫid, is féidir na coṁarṫaí d'ḟág ar sinsir taoḃ ṫiar díoḃ ins an Rúis do scrúduġaḋ. Caiṫfear aḋṁáil, aċt aṁáin láiṁscríbinn deaġ-ḋaṫaiġṫe do Ṡoiscéalaiḃ Gearmánaiġ *Des Pris*, scríobaḋ idir 800 agus 850, atá ar coimeád i leabarlainn Sain Peadarsbrog, gur suarac eile do ṡean-litriḋeaċt na nGaeḋeal atá le feicsint ann. Ní mar sin le deisciobláiḃ Ċuċulainn agus Ḟinn áṁaċ: táid siad-san tar éis aistir agus troid ċoṁ iongantaċ do ḋéanaṁ ar son Rúise go mairfiḋ cuiṁne a gcróḋaċta agus a ngníoṁarṫa go bráṫ na breiṫe ann. Ní raiḃ riaṁ i sluaiġtiḃ na Rúise éan-ġaisgiḋeaċ ba ṫréine ná Séamus de Lára. Rugaḋ Séamus i gCill Íta i gCondae Luimniġ, i n-aice an trean-ḟoṫraiġ ċuireann i gcuiṁne fós dúinn cár ḟear 'n-a naoṁ-ṁaiġdin Íta fad ó. Ṫara raiḃ sé trí bliaḋna déag d'aois d'iomċuir sé an bratac i measc sluaġ a aṫar, Seaġán de Lára i n-airm a ḋúṫċais féin. Ar gcríoċnuġaḋ Connarṫa Luimniġ d'ḟág sé Éire ar fad, agus tar éis mórán troda ar son na Frainnce ċuaiḋ sé fá ḋéin Airm na Rúise. Fuair sé beart annsoin go lán-tapaiḋ, agus is gearr go raiḃ sé ag éirġe 's ag éirġe ċum gur rinneaḋ Ceannṗort an Airm go léir de sa deireaḋ. Fuair sé bás i 1751 agus d'ḟág sé ainm

'n-a ḋiaiḋ do ḟearóċaiḋ go deó i gcóiṁ-ṁeas le cáil ġaisgiḋeaċ an doṁain. Ḃí Éireannaċ eile, Príoṁ-ṁarascal Ḃrún mar ċeannṗort ar arm na Rúise, agus fós ḃí caḃlaċ mara na Rúise, fá láiṁ Árd-Ṫaoisiġ Uí Ḋuiḃir i 1787. Tá fios ag gaċ éinne leis na tógfaoi duine isteaċ i sluaġ áiriṫe Ḟreidric Ṁóir gan corp agus aigne ḟataiġ ḃeiṫ aige. Ḃí na coinġealla ċoṁ dian soin ná ḃéaḋ i ḃfear sé troiġṫe ar áirde aċt deallraṁ an smiṫire i measg na ḃfamairí seo; aċt 'n-a aiṁḋeóin go léir Éireannaċ do ḃ'eaḋ gaċ tríoṁaḋ fear de'n tsluaġ ċorp-ċosainteaċ iongantaċ so éan-taca aṁáin. An éin-iongnaḋ go deiṁin "Ċoṁ cróḋa le hÉireannaċ" ḃeiṫ 'n-a ṡean-ḟocal i measg na nGearmánaċ agus é seo aṁlaiḋ? An éin-iongnaḋ gur ċuir an ċróḋaċt ċéadna d'ḟiaċaiḃ ar Voltaire dearḃuġaḋ:—

"Á! a uaċtaráin, ní'l críoċ fós leis an aicme ḃfataċ do ṡnáiṁ an spéir, mar ċím a síol go soiléir ins na hÉireannċaiḃ seo ag seasaṁ os mo ċoṁair."

Agus cé an duine nár ċualaiḋ caoineaḋ Ríoġ Ṡasanna tar éis síor-ruagaḋ a ṫoġa-ṡluaiġte ag *Fontenoy*:—

"Mo ṁallaċt," adubairt sé, "mo ṁíle mallaċt ar na dliġṫiḃ díbir uaim a leiṫéidí seo de ḋaoiniḃ."

Aċt cé go ḃfuil na dliġṫe céadna so ċoṁ dian náċ mór is do ḃíodar agus an ċoṁ-ġráin ċéadna ag muinntir an dá Oileán ar a ċéile, is iongantaċ go ḃfuil Éireannaiġ riaṁ ó ṡoin ag iomċar ḃrataiġ Ṡasanna, agus breis is an iomad díoḃ ag tuitim fá n-a scáiṫ i ngaċ talaṁ fá an spéir. Is féidir go ḃfuil daoine ġeiḃeann bród áiriṫe ó n-a ṡocraċt le dtugann na hÉireannaiġ leó gaċ onóir ċogaṁail atá ag Sasanna le bronnaḋ—im' ḋala féin, má ċialluiġeann an maċtnaṁ so éin-níḋ, is é an náire is doiṁne, agus an meallaḋ a ḋruideann le héadóċas. Ó, a Ṫiġearna! go gcuirfiḋe leanḃaí Éireann ḃí 'n-a réiṁ-ṫeaċtaraiḃ ar ḋeaġ-nós, agus ar ṡaoirseaċt, agus ar ċríostuiḋeaċt i ngaċ ceanntair san Eóraip, agus do fuair onóir, agus somós, agus fáilte dá réir—go gcuirfiḋe i gcóiṁ-ṁeas iad os coṁair an tsaoġail le tióránaċaiḃ bradaċa gan toraḋ aca ar Ḋia aċt coṁ fada is aḋraid siad Mamon, agus árduiġeann an Ḃíobla go dána ċum clúdaċ do ċur mar 'ḋ eaḋ ar an dúnṁarḃaḋ, an braduiġeal, an creaċaḋ agus gaċ uile coir neaṁ-ainmniġṫe

do-ġníd siad i n-aġaiḋ cuirp is coda. Is milte an comórtas do-ġníd an drúis, an dóiġteán, an gábtar ceapta, agus an úirlis láṁaiġ taoḃ leis an gcleite, an ċruit, an ċoṁairle ċiúin, ċiallṁar, agus an bruġaḋ-ċuirp lé'r ċríostuiġ ár sinsir talaṁ na hEórpa. Ní ró-ṁór an feaḃas ṫagann ċum na ndaoine ḃíonn fíor-imniḋeaċ ár Slánuiġṫeóir do ṡásaṁ i ngaċ níḋ do-ġníd siad—ní'l baoġal, pe aca moċ déiḋeannaċ é, ná gur trom an leagaḋ ġeoḃaiḋ gaċ sliocht ṫéiḋeann i gcoṁnaiḋe i gconniḃ a ḋliġe, agus do-ġníd go mór-ṁór úráid de ġnáṫ-ġléas calaoise agus íseal-aigeantaċt. Ní féidir dearmad do ḃeiṫ annso. Is é bríġ staire an tsaoġail é.

Ní miste ár n-aigní do ṫógaint ó'n maċtnaṁ dona so anois, agus leanaṁaint arís ar lorg na ḃFiann. Ba ḃeag maċaire cogaiḋ 'san Eóraip 'nár leag na mílte Éireannaċ a n-anam síos go toilteannaċ ar son saoirseaċta agus deaġ-nós do réir mar ċeapadar féin. Ar a laiġead do ṫuit leaṫ-ṁilliún Éireannaċ i seirḃís na Fraince i rit na hoċtṁaḋ aoise déag. B'in é an t-am go raiḃ síor-ċan-aṁain na nGaeḋeal i dteangaiḋ gaċ Gaeḋil, agus croiḋe cróḋa i gcorp gaċ Éireannaiġ. Náċ i 1745 do rug cróḋ-aċt na nGaeḋeal agus draoiḋeaċt an ḟair-ḟocail:—"Cuṁniġiḋ ar Luimneaċ agus ar ḟeall na Sasannaċ," buaiḋ ag *Fontenoy*. Caid é an méid Éireannaċ, gan bac i n-éan-ċor le saiġdiúiriḃ, ṫuigfeaḋ an fair-ḟocal céadna ag Baile nÍta indiu?

Nuair d'orduiġ Máire Toiréis na hUngáire leaṫ-ċéad ċroise le haġaiḋ luċt tuillte onóra ḋeallruiġ trí cinn is da ḟiċid aca ar uċtaiḃ Éireannaċ. Is mar adṁáil ar ġníoṁarṫaiḃ cróḋaċta—agus ní ar ċorgairt—do ḃronnaḋ so ar ḋeóruiḋṫiḃ ó Éirinn. I dtíorṫaiḃ eile leis do líonadar na bearta b'aoirde le fáġáil. Seo roinnt aca:—

"Ḃí Mac Innreanáin na Miḋe 'n-a ċeannport ar Arm Austria, agus 'n-a Ṁinistéir i mBeirlin. B'é an Marscál Muiris Caoṁánaċ Seomradóir Ṗóland; An Taoiseaċ Harold seomradóir Ḃabáire, Pádraig O Laoidléir, Ministéir Ṗórtugal, agus Connt O Raġallaiġ, Ministéir na Spáinne ag Cúirt Laoiriġ XVI. 'san ḃFrainnc. B'é Connt O Maṫġaṁnaiġ, Téaċtaire na Spáinne i Ḃienne. Doċtúir Pluincéid, Séiplíneaċ Ṁáire Antoinette. B'é an tAṫair Connraiġ Séiplíneaċ Ṗilib III. na Spáinne. An tAṫair Ignátius O Broinn ó Ṗortláirge, Anam-ċara Bannríoġan

na Spáinne. An tAṫair Áirtréir, C.I., Anam-ċara Árd-ḟlaiṫ Austria, agus Doċtúir O Ruairc, Easbog Cill Eala, Séiplíneaċ Eoġain, Flaiṫ Saḃoí."

Ḃí Uilliam O Ceallaiġ Mac Neiḃín, dearḃráṫair aṫar Ṡéamais Mac Neiḃín an "tÉireannaċ Aontuiġṫe," ċoṁ cliste, foġlumṫa i ngaċ níḋ bain le leiġeas ċuirp gur fógraḋ 'na Ḃarún é, agus d'orduiġeaḋ ċoṁ maiṫ é mar liaiġ áirite Ḃan-impire Máire Toiréir. Ḃí ollaṁ leiġis eile, Doċtúir Mac Cuinn, 'n-a ċoṁnuiḋe i Naples i dtosaċ na naoṁaḋ aoise déag. Ar feaḋ mórán bliaḋan b'é coṁ-airliġṫeóir muinġineaċ Leopóld I., Rí na mBeilgeannaċ é.

Is an-ḃaoġalaċ go ḃfuil an cruinniuġaḋ ainmneaċ agus niḋṫe clúṁla so ró-ġarḃ, agus breis ruḋaí ann aiṫ-sgríḃte, ċum ḃeiṫ réiḋ líoṁṫa le léiġeaṁ. Ar a ṡon go ḃfuil sé fada go leór, níor ḃ'féidir fiú amháin gearr-ċunntais do ṫaḃairt ar na daoiniḃ ba ċlúṁla i measc ár sinsear. Taisbeánfaiḋ sé ar a ṡon soin ná raiḃ muinntir na hÉireann laistiar riaṁ i n-éin-níḋ ḃain lé gnó an doṁain, aċt 'n-a ionaḋ soin, go raḃadar, go dtí le déiḋeannaiġe, i ḃfad níos sia ċum cinn i gcéird, i gcreideaṁ, i dtráċt agus i léiġeann 'ná b'féidir éin-tsliocht eile beó. Ní hí seo an uain ċum cur síos ar laeṫeantaiḃ ár ḃfanntais, aċt is cinnte go dtiocfaiḋ sí i n-am. Nuair ṫiocfaiḋ, tá ionntaoiḃ agam go mbeiḋ Gaeḋil Ġaeḋealaċa ag scaipeaḋ an tsoluis arís fá mar ḃíodar i n-aimsir Ḋimfine agus Ċolumba—go mbeiḋ ár scoileanna, ár gcolláistí, agus ár n-eaglaise dá n-úráid arís ar son an ġnóṫa onóraiġ ḃí ceapṫa ḋóiḃ, i n-ionaḋ ḃeiṫ i ngreim ḟeallsa an ċreaċ-tóra. Tá súil agam do réir mar aiṫḃeóḋfar sean-teanga na tíre go n-éireóċaiḋ dóċas agus spiorad na ndaoine—go laġdóċaiḋ an ḃearna mí-áḋṁarac i staír na hÉireann atá ag méaduġaḋ le dá ċéad bliaḋain—agus nuair ḃeiḋ an ḃeárna soin líonta, agus coṁartaí anma nuaiḋ go flúirseaċ, soiléir ag preabaḋ os a ċionn, go mbeiḋ na Gaeḋil a leanfaiḋ sinne árd-aigeantaċ go leór ċum a breacaiḋe do ṁaiṫeaṁ do sna daoiniḃ boċta ḃí ciontaċ leis an tubaiste agus an creacaḋ go ḃfuilimíd-ne ag brait ar a leiġeas indiu.

"Múscail do ṁisneaċ, a Ḃanba!"

"Sgeólaing."

Baile Áṫa Cliaṫ,
8/5/'01.

## Iomaiḋeaċt X.

Dán úr-nuaḋ i nGaeḋilg ar ċeirt ar biṫ, agus gan os cionn 200 líne ann. Duais, £3. Seisear iomaiḋṫeóirí. B'é "M. S." .i., Míċeál O Briain, Baile Ṁic Íre, Maġċromḋa, do ḃuaiḋ an duais seo. Sid í aiste "M. S.," agus dar linn féin, má tá aiste ná ealaḋantas i nimṫeaċtaiḃ an Oireaċtais seo tuilleas molaḋ fé leiṫ is é "Mo Ḋearḃráṫair" é. Léiġiḋís Gaeḋilgeóirí arís agus arís eile é. Tá ciall agus gontaċt agus sgóip go hiongantaċ ann, aċt is í an tsliġe fírinne n-a gcuireann an file síos ar ḋálṫaiḃ na hÉireann an tréiṫ is fearr ann dar linne. Tá an ḟírinne ḋá innsint aige, agus ṁeall sí é ċum a ċroiḋe do ċur san obair. Moiṫeóġaiḋ gaċ léiġṫeóir taiṫneaṁ an deaġ-ċroiḋe Ġaeḋealaiġ sin síos tríd an dán ar fad, agus beiḋ cumaḋ agus uaigneas air nuair ṫiocfaiḋ sé go dtí a ḋeireaḋ.

## Mo Ḋearḃráṫair.

Is cráiḋte do ḃím-se, gan cáirde, gan daoine,
Go fánaċ 'san tír seo, ó ṡíneas fé'n bfóḋ
Mo ḋearḃráṫair boċt dílis roiṁ Lá Ḟéile Bríġde,
D'ḟág soin, fóríor, mé ag síor-ṡileaḋ deór;
Go fíoċṁar i mbrón ná leiġisfar go deóiḋ,
Mara gcasfar gan moill orm daoine ḋá ṁeón.

Is daoraċ do-ċífear mé, im' ċaonaiḋe boċt ṡilteaċ,
Ag géar-gol 's ag caoi i ndiaiḋ mo ḃuiḋeanaiġ gaċ ló,
Ó traoċaḋ gan bríġ é lá gréine ins an Ġeiṁreaḋ;
Is gur ṫeastuiġ ó'n dtír seo fir líoṁṫa ḋá sórd,
Do stiúireóċaḋ a pór atá ag imṫeaċt ar feóḋ,
Is do ṫógfaḋ ó'n gcuing ċugainn arís iad go beó.

Ní hiongnaḋ go mbím-se ag cásaṁ mo ġroiḋe-fir
Nár ḟág riaṁ ar ṁ'intinn nuair luiġeaḋ orm, brón,
Do ḋeascaiḃ ár ndaoine age Gallaiḃ beiṫ claoiḋte
Ó ṡíolṫuiġ ṫar tuinn ċugainn iad mac Ṁaoil na mBó;
'Sé deireaḋ liom; "fóill! a ḋearḃráṫair a stóir,
Mar ċífear an tír seo gan síoraċ Scoit fós."

Ní luċt féasta ná fíonta do réiḋfeaḋ mo smaointe
Ó'n ndúaircear 'n-a mbím-se 'á ċaoineaḋ gaċ ló,
Aċt féiṁ-fir, do-ċífinn ag déanaṁ a ndícill
Ċum Éire beiṫ arís mar do ḃí sí fad ó.
Mar b'é sin an meón do ḃí agam' stór,
Is ba ṡuairc liom-sa a ṡliġe 's gan Seaġán Buiḋe beiṫ
'nár gcór.

Is é aḋeireaḋ mo ḃuiḋean liom gur b'é ṁarluiġ ár ndaoine,
Fé ṫáiliḋe ḋá aoirḋe ná ḋalla-mallóg
Ḋo tugaḋ ṫar tuinn-ṁuir ó'n mḂreatainn 'san oiḋċe
Is gur scaipeaḋ le draoiḋeaċt é go cruinn ar ḟlioċt Eoġain;
Ċuir sé a n-intinn 's a meón ar gcúlaiḃ gaċ ló
Ċum gur dallaḋ go fíor iad fé ċuing is fé yôke.

Griugtar go croiḋe mé nuair ċloisim-se daoine
Ag mustar 's ag maoiḋeaṁ ar na gníoṁartaiḃ ḋin Teón;
Is gur ḃ'éaċtaċ í a ṡliġe ċum ár ngéiḃinní sgaoileaḋ,
Le camṫaiḃ an Laoisiġ a ṫaḃairt leis fé Hôche;
Ċum anḟaite is sgeón ċur a fearannaiḃ Eoġain
Ar ṫréadta an Ṁáirtíniġ le claiḋeaṁ is le tóir.

Náċ baot lag an intinn do ḃíonn ag éan-daoiniḃ
'S a ráḋ go ngéillfiḋís coiḋċe do ġníoṁartaiḃ dá ṡórd;
Go dtiuḃaraḋ Saiġdiúirí Laoisiġ dár ndúṫaiġ éin-tsaoirse,
Ḋá ritfeaḋ an níḋ leó ḃí maoiḋte 'ge Teón;
Mo ċreaċ is mo ḃrón! do ḃéiḋmís-na ag róṁar,
'S ag branar, mar ḃímíd, ċoṁ díċeallaċ ḋóiḃ.

Ní haitear liom oiḋċe ná lá mar a ṫíġid siad,
Ó sgarar lem' ġroiḋe-ḟear, gur ċuiḃe liom a ṡórd,
Ná géillfeaḋ do sna laoiṫiḃ, gan éifeaċt ná ḃríġ leó,
Ḃíonn ag ár ḃfeirsiriḃ tíre dá maoiḋeaṁ linn gaċ ló;
Gur b'iad féiniḋ do-ġeóḃaiḋ, a ṫatant is gleó,
Le Seaġán Ḃuiḋe an ċuiḃreaċ do sgaoileaḋ ḋinn fós.

Goilim go fíoċṁar, nuair feicim fear líoṁṫa aca
Ag taḃairt oráid do ḋaoiniḃ a ḃinse ag tionól:
"Airiú, a ċáirde, is ḋíḃ-se," adeir sé, "do ḃím-se
I Lunndain gaċ oiḋċe ag coiṁeasgar 's ag gleó,
Leis na piaisíḃ is mó, atá i Sasana beó,
Ċum cirt ḟaġáil do'n tír seo le líoṁṫaċt mo ḃeóil."

Ní ṫagann liom coiḋċe, éin-éirim ná ḃríġ ḃaint
A goiḋé tá 'n-a sliġe sin do ṫaḃairt ċuġainn a gleó,
I Lunndain gaċ oiḋċe le samairliḃ na ngroiḋe-ċorp,
Go dteanntuiġeaḋ a sinsear ár saoiṫe le tóirs;
Mearainn dar ndóiġ, gur b'ait é mar ġnó,
A ráḋ go ḃfaġaḋ Éire éan-aoiḃneas ó'n mbuiḋin sin go deóiḋ.

Inḋé, 'sur mé ag smaoineaṁ ar ḃaoṫaċt a ngníoṁarṫa.
Do ċonnac ins an Ċlaiḋeaṁ níḋ do riġniġ mo ḋeóir;
Go raiḃ Ó Dóṁnaill dá gcaoinleaċt (gcuiṁdeact) le
ḋéiḋeannaiġe ar ṡliġe ṁaiṫ,
Do réabfaḋ an ċuing ḋínn arís is an yôke;
Dá dtéiḋis 'n-a ċoṁair, ḃéaḋ mear ar a ngnó,
Seoċas ḃeiṫ ag boḋraḋ na ndaoine le laoṫiḃ gan ċóir.

Ba ṁaiṫ liom-sa innsint do'n laoċra ġroiḋe sin,
Ó tuigeann sé an t-aoiḃneas do ḃí againn fad ó,
I laeṫiḃ ar Ríġte, ḃí Gaeḋealaċ mar ṁaoiḋim sé,
Náċ ag Feis ṁóir an ċoiṁeasgair ba ċuiḃe liom-sa a ṡórd;
Aċt teaċt ċugainn sé ṡeól, ag sgaipeaḋ an duḃ-ċeóiḋ
De sna hÉireannaiġ ṡíora, mar ċínn-se mo stóir.

Age Tobar an Ḟíona b'eaḋ ṁúsgail mo ḃuiḋean-sa,
Ar dtúis, fuair idir ḋaoiniḃ an puínte do-ġeóḃaḋ
Ceannas is cinnseal dúinn féin ar an dtír seo,
Le mór-ċuid polaíḋí do ṁíniġ sé ḋóiḃ;
Ar dá ndéanfaḋ a pór gaċ béas agus nós
Dá raiḃ sé réim ag ár sinsir arís do aiṫḃeóḋaḋ.

An lá soin fé 'n oiḋċe, do ġaiḃ ráfala timċeall
Na sráide idir ḋaoiniḃ ar líoṁṫaċt mo stóir,
Is ṫáinig go dtí é beagán do na saoiṫiḃ,
Agus spás maiṫ de'n oiḋċe do ṡuiḋeadar 'n-a ċóṁair;
B'é tug iad 'n-a treó, ċum go n-innseaḋ sé ḋóiḃ
Cad do ṁarluiġ an tír seo mar ḃí sí fé yôke.

Sar ar ḟágadar saoiṫe na sráide mo ḃuiḋean-sa,
Ḃí gaċ fáṫ agus puínte 'ca, cruinn ó 'n-a ḃeól,
Do ḃásuiġ an tír seo, gaċ tráṫ, mar do ḃí sí
Go náireaċ fé ċinnseal ag sliocṫ ḟill agus ṗóit;
De ḋeasgaiḃ gaċ seóḋ, ḃeiṫ 'á sgaoileaḋ uaiṫe ar feóḋ,
A ḃí faġálta agá muinntir, ó Ríġ Geal na gcóṁaċt.

Oċ! mo ċás, anois sínte fé'n mbán ġlas, mó ġroiḋe-ḟear
Ṫuig láiṫreaċ gur ġoill ar na saoiṫiḃ seo, an treó
Ḃí ar a lán do sna daoiniḃ gaċ lá i n-a dtimċeall,
Ag láṁacáil fé'n gcuing ċuir Seaġán Ḃuiḋe suas fad ó;
Do tug soin bréis scóip agus meisniġ dom' stór,
Ċum éirim a ċinn ċur arís fé n-a gcóṁair.

Annsoin duḃairt mo ḃuiḋean leó, ó ḃí gráḋ aca do'n tír seo,
É ḃeiṫ le ráḋ orṫa coiḋċe age críona agus óg,
Gur b' iad rábairí croiḋeaṁla Ṫobair an Ḟíona
Do ċimeád ár ndaoine innti ó ḋíoscuġaḋ go deóiḋ ;
Mar tearcuiġ óm' stór a gcongnaṁ go mór,
Ċum labairt leis na daoiniḃ do ṁill í i mbrón,

D'iarradar saoiṫe na sráide ar mo ḃuiḋean-sa,
Oráid poibiliḋe do ṫabairt uaiḋ ag tionól
Ḃeaḋ ag Tobar an Ḟíona i gcóṁair Ḋoṁnaiġ Ċincíġse,
Ar an airte do ċlaoiḋ sinn go millte fé'n yôke ;
Do ṫoiliġ mo stór leis an níḋ sin fé ḟeól,
Is ḋin sé tréan-ċeaċt do ḃioḋgaḋ ann do'n tír seo go deóiḋ.

Ar stáitse ba líoṁta an lá soin mo ḃuiḋean-sa,
Ag stiúiriuġaḋ na mílte do ḃí ag an dtionól ;
Ḃ'é a gcongnaṁ do ḃí uaiḋ, dá mb'ḟonn leó riúd saoirse
Ḃeiṫ faġálta ag an dtír seo, ó ḃuiḋin na gcorp mór
Ṫug croċ agus tóirs dár naoiṁ, i dtaoḃ onóir
A ṫabairt gaċ Aoine do Ċríost nuair ná hiosaidís feóil.

Annsoin ċuir mo ġroiḋe-ḟear-sa critniuġaḋ 'n-a gcroiḋṫiḃ
Nuair ṫug sé gaċ briġ ḋóiḃ ar an ndalla-mallóg,
Do cuireaḋ ar ṁuinntir na hÉireann, mo sgeiṁleaḋ,
Ċum teanga a sinsear do sgaoileaḋ uaiṫi ar feoḋ,
I gcás go mbéidís, go deóiḋ, ag srafaḋ 's ag rómar
Do ḟlioċt Béarla fé ḋí-ṁeas, is ag tabairt cíosanna ḋóiḃ.

Annsoin duḃairt mo ḃuiḋean leó a ṫuigsint go cruinn uaiḋ
Náċ le gráḋ ḋóiḃ ċuir Seaġán Buiḋe ar bun aċtanna nóḃa,
Ċum sgoileanna Ríoġḋa do ḋéanaṁ sa tír seo,
Ó Antroma timċeall aniar go dtí an Cóf ;
Aċt i gcás go múċfaí gaċ nós, atá ag sliocht Éireaṁóinn,
Is iad do ṁúineaḋ ċum gníṁ le cipíniḃ, mo ḃrón !

Do ċóṁairliġ mo ḃuiḋean iad go heólḋaireaċ, bríoġṁar,
Gan an t-aos óg do ċaoinleaċt mar a bíodar níos mó,
I dteangain na buiḋne do ḋiúltuiġ do'n ḃfaoistin,

Is ná géillfeaḋ do Ċríost ná ḋá ḋliġeaḋ mar ba ċóir;
Aċt tarcaisne is geóin aca á ḋéanaṁ de'n Róiṁ,
Is de'n ḃanartlain ċaoin do ḃí ag Ríġ ġeal na gCóṁaċt.

Ó'n lá soin gur síneaḋ mo ḋearḃráṫair boċt sa ċill uaim,
Ní raiḃ trácht tar éin-níḋ aige aċt ar ḟaoirse ḟliocht
Eóġain;
'S ba 'ṁḋó stáitse ⁊ bínse, 'nar ṫug sé oráid do ḋaoiniḃ
Ċum beiṫ páirteaċ leis an intinn ḃí ag an Riaruiġṫeóir
róġṁail,
Ṫug teanga mar ḟeóḋ do gaċ tír, ċum onóir
Ḃeiṫ 'á taḃairt Do aġá ḋaoiniḃ ins an tsliġe sin go ḋeóiḋ.

Ba ṁinic sa ġeiṁreaḋ do ġluaisiġeaḋ mo ḃuiḋean-sa
Ag sgoraiḋeaċt san oiḋċe ċum daoine, gur ḃ'eól
Dóiḃ dánta nó laoiṫe nó sgéalṫa fiannaiḋeaċta,
Do ċeap úġdair ró-liomṫa ár dtíre fad ó:
Do sgríoḃaḋ sé gaċ sgeól, ná feacaiḋ sé i gcló,
Ná is na leaḃraiḃ láṁ-sgríoḃṫa ḃí timċeall na treó.

Ní raiḃ buaiḋreaṁ ag luiġe orm, an oiḋċe ḋuḃ ġeiṁriḋ,
Do buaileaḋ lem' ṫaoiḃ-se mo ġroiḋe-ḟear breaġ óg,
Le greim doċt 'n-a ċroiḋe istiġ nár sgar leis riúḋ ċoiḋċe,
Cé gur triallaḋ gaċ níḋ leis, aċt ní raiḃ bríġ le n-ár ngnó;
Do tugaḋ do beóir, agus branda faoi ḋó,
Féaċaint an mbogfaiḋe an tsnaiḋm de arís le héan-ól.

Ar maidin go fíor-ṁoċ do ċuaḋar agus d'innsear
Do ḋoċtúir an baill seo nár ḃ'aoiḃinn mo sceól;
Mar go raiḃ Seaġán do ḃíoḋ taoiḃ leis ar faiṫċe 's ar
binse
Ar leabaiḋ 'n-a luiġe, is ar a ċroiḋe go raiḃ ḃ'róg,
Ná bogfaḋ éan-ól, ó ḃranda go beóir,
Is ná raiḃ moṫuġaḋ ná suim i n-éin-níḋ aige, mo ḃrón!

"Ná bí ḋe ċóṁ cinnte," ars an doċtúir go caoin liom:
"Raġad leat go dtí é, anois gan éan-stróḋ;
Tá m'úrlais sa tsliġe rómam ag Tobar an Ḟíona,
Mar d'ḟágas araoir ann é, tíos ag tiġ Seóin:
Ná bíoḋ ort éan-ḃrón, mar cá ḃfios duit fós
Ná fuil air aċt greim beag do leiġisfeaḋ seasóir."

Do ḋín an doċtúir a ḋíċeall, 'á ṫriail ar gaċ puínte
Le hiaratas cruinn deas ḃí buiḋe mar an ór;
Ċuir sé adarc le n-a ċroiḋe annsoin, 's a uaradóir taoiḃ
leis:
Is d'ḟéaċ sé aníos orm féiniḋ le brón,
Do ċuir ceatanna deór anuas ċum mo ḃróg;
Mar ċroit sé a ċeann ċugam anall le hoċón.

Nuair ḃí sé annsoin críoċnuiġṫe, glaoiḋ sé i leaṫ-taoiḃ mé,
Is dubairt liom gan cuiṁneaṁ ar a ġníoṁartaiḃ níos mó:
Ná raiḃ leiġeas ins an traoiġeal so, do ṫiubraḋ arís é
'N-a ṡláinte mar ḃí sé, go sínfiḋe é ar ḃórd;
Mar go raiḃ tinneas is ḃ'rós air, do leagfaḋ an leóġan
'S ná feicfeaḋ sé an Geimreaḋ so críoċnuiġṫe beó.

"Faire! ná maoiḋim liom é, a ḋoċtúir an ċroiḋe istiġ,
Nó imteóċad ar baois ar fuid ċoillṫe gan lón;
Stracfad gaċ líne dá ḃfuil agam scríoḃta,
Is go bráṫ ar éin-stílpín ní ḃéarfad im' ḋóid;
Mar ḃraiṫim reileó agus mearatal mór
Ag teaċt ar mo ċeann-sa le canncar 'n-a ḋeóiḋ."

"Ní'l maiṫeas ná ḃriġ duit ḃeiṫ mar sin dá ċaoineaḋ,
Ar nóin d'imṫiġ mo ṁuinntir-se féiniḋ ar seóḋ;
Riġte dá aoirde, cé tréan seal do ḃíodar,
Do traoċaḋ gan ḃriġ iad go fann lag an ḃórd;
Tá críona agus óg ag éagaḋ gaċ ló,
Agus ní'l léas ar an traoiġeal so ag aoinne tá beó."

"Gabaim buiḋeaċas is míle leat, a ḋoċtúir an ċroiḋe
istiġ,
I dtaoiḃ an aigne ċím agat féiniḋ dom' ṡórd;
Aċt dá mairfinn ċoṁ críona le sléiḃtiḃ na gCíonna
Béiḋ toċt ar mo ċroiḋe-se dá ḋruim, is duḃ-ḃrón;
Mar b'fearr liom é beó 'ná an saiḃḃreas ba ṁó,
Ḃí tairgṫe ag Crúger do ṫaḃairt dam gan gleó."

Oċón, mo sgeiṁleaḋ! um ṫráṫnóna, ḃí sínte
Ar ḃórd glan mo ġroiḋe-fear fé aibíd duḃ-ċrón;
Is ba ḃrónaċ do ḃíos-sa is na coṁursain 'n-a timċeall,
Go deórach 'á ċaoineaḋ agus coinnle air 'á ndóġaḋ;
Ní scríoḃfad níos mó mar ġeall ar mo stór,
Go dtí deireaḋ an ṁí seo: Sin críoċ ar mo sceól.

M. S.

# Iomaiḋeaċt XI.

An tAṁrán úr-nuaḋ is fearr i nGaeḋilg, ar ḟonn Gaeḋealaċ go bfuil a ainm ṫíos ag an iomaiḋṫeóir, agus go bfuil curfá leis. Duais bonn óir. Triúr iomaiḋṫeóirí. B'é "Ridire an Ġleanna," .i. Roibeárd Beldon, Cumaraiġ, Cill Ṁic Ṫomáisín, Co. Ṗortláirge, do ḃuaiḋ an duais seo. Aṁrán gleóite gráḋa is eaḋ aṁrán Roibeárd. Sid é é:

## An Ḃríḋeaċ.

Fonn: "An Páistín Fionn."

Is doċraċ duḃaċ do ḟág tú mé,
A Ḃríḋeaċ ṁín an ór-ḟuilt réiḋ,
Ag déanaṁ leannta le fáinne an lae,
A rúin ġil mo ċroiḋe, is mé 'dtaoḃ leat.

Curfá:

Is tusa mo ġráḋ, mo ġráḋ, mo ġráḋ,
Is tusa mo ġráḋ, is mo stóirín,
Is tusa mo ġráḋ, ṫar a bfaca de ṁnáiḃ,
Is d'ólfainn do ṡláinte le mór-ċroiḋe.

Tar éis gaċ cumainn is feaḃas do ṁéinn,
Tar éis ar ḋinis do ṁillis é inné,
D'imir tú orm an cluiċe ḃí claon,
'Nois beirim mo ḃeannaċt 'n-a ḋéiḋ duit.
Curfá.

Cé fada, cé cam, cé fuar, cé fliuċ,
Gaċ sáirse, gaċ foġa, gaċ cuairt, gaċ turas
Do ṫugas i gcéin gan ġruaim fá ḟult,
'N-a ḋéiḋ siúd gur ḋinis mé ṡéanaḋ.
Curfá.

Da mbéaḋ siúd agam-sa—fios roiṁ ré,
Raġainn ar do ṫóir a stór mo ċléiḃ,
Da mbaḋ go Gleann Maġair, nó go barra Loċ Léin
Níor ḃ'aistear liom taisteal fád' ḋéin-se.
Curfá.

Ní féidir liom codlaḋ go sáṁ le fonn,
Is tusa beiṫ id' luascaḋ ar ḃárr na dtonn,
Díleann le fuinneaṁ go torrannaċ trom,
Gan sos ar gaċ taoḃ díot dá bpléascaḋ.
Curfá.

Do saṁluiġeaḋ im' aisling tréim' néalta ḋam,
Go raḃais a ġráḋ id' ḃáṫaḋ 'san muir,
Gan é ar m'ḟaġáil ná faġáil agam
Ar tú d'ḟuasgailt ó'n ṁaiḋm, 's tú i n-éag-ċrut.
Cursá.

Níor ṁaċtnuiġeas féin mo ċráḋ 'dtí indiu—
Ná raiḃ i n-ár bpáirt, a ġráḋ 's a ċuid!
Aċt mar ḃéaḋ siolla de ḃárr na gcnoc,
Nó sgáil le falla lá gréine.
Cursá.

A ċumainn na gcumann, is tú rinn mé 'ċráḋ.
Mar ṫug mé cumann dod' ḃrollaċ geal ḃán,
Ó ċaillear do ċumann, bím gan cumann go bráṫ,
Aċt ní sgarfaiḋ mo ċumann go héag leat.
Cursá.

RIDIRE AN ĠLEANNA.

---

## IOMAIḊEAĊT XII.

Alt úr-nuaḋ Cainnte Scurṫa Gaeḋilge ar ċeirt ar biṫ, d'ḟóġnfaḋ d'aiṫrisṫeóireaċt. Duais, £2. Ceaṫrar iomaiḋṫeóirí. Is é "Dallán," .i., Eoġan O Neaċtain as Gaillim do ḃuaiḋ í. Sid é a alt :—

## IMIRCE ĊUILM ĊILLE.

A Éire ċaoṁ, a ḟúil ġlas na cruinne, a ṫír uasal na mbeannaċt, a ṫír na laoċraiḋe, na ngaisgiḋeaċ, na mbárd agus na bfileaḋ, a ṫír na maiġdean n-áluinn, n-uasal, agus na n-ollaṁ léiġeanta, mo ċuṁaḋ ċroiḋe indiu tú go lá an tSléiḃe, ó's éigin dam sgaraḋ leat! Mo ṁairg ċléiḃ, agus mo ḋuḃrón síoruiḋe, a Ḋiarmaid, a áird-rí oirḋirc, do ḃreiṫ ṁío-ṫaraiḋ-se; is tú cinn-triocair sinne ḃeiṫ ar seaċrán fearta, ó ṫír na naoṁ! Is minic gur le gaċ buin a buinín, aċt ní hionann gaol na bó le n-a boinín, agus gaol an leaḃair le n-a ṁac-leaḃar. A Ċoiṁḋe, atá ar neaṁ, na hagair ar Ḋiarmaid lá a ḃáis an ḃreiṫ sin, agus déan trócaire air sa tríoruiḋeaċt, agus fós ar

Ċurnán atá imtiġte roṁainn ar ṡluaġ na marḃ. Uċ! oċón, naċ orm-sa do ḃí an mearḃall; naċ mé rinne m'aiṁleas an ċéad lá a dtug mo ṫriall go Druimḟinn mé, an ċéad lá ar ḟanntuiġeas cóib ded' leaḃar a Ḟinnín! Aċt cá ḃfios naċ é mo leas é, agus go raiḃ sé i ndán dam, agus cuirim slán agus míle liḃ a ṫaltaiḋe mín-sgoṫaċa na Ḟóḋla. A Ḋoirín aoiḃinn, a ḃláṫ na cúige, is cuṁra 'ná maidin drúċta faoi ḃláṫ an tSaṁraiḋ, do ċealla geala. A ċillín ḃig ḃláṫṁair, a Ḋoire na síṫe agus na sgéiṁe, is ar do ṡíoṫċáin agus ar do ṡluaiġtiḃ 'aingeal geal, ó ċeann go céile atá móir-ċion mo ċroiḋe. Searc m'anma siḃ, agus mo ṡláinte ar an saoġal so, agus naċ géar an truaġ soin mise ḃeiṫ sgarṫa liḃ go héag! Ceileaḃar binn an smóil ag seinnm molaḋ Dé ar an gcraoiḃ is áirde sa ḃfíoḋḃaiḋ, ná cantaraċt aeraċ loin an ġuib ḋeirg, ní ċluinfead feasta. Is áluinn é ceól na n-éan ag canaḋ glóire dár gCruṫuiġṫeóir le fáinne an lae ġléiġil, ar fuid na gcoillte agus na ngleannta. Mo ṡlán liḃ go léir, agus mo ḃeannaċt ċroiḋe! A Ḋoirín, a ċumainn m'anma, mo ċillín beag féin, m'árus saoġalta atá mé ag tréigsint, a Ḋia ġil ar neaṁ ṫuas, is truaġ do'n té ṫruailleóċas í.

Agus féaċ Cluain Earáird fós, agus a ḃéigse! A Ġeamain eólgaiġ uasail, na ndán líoṁṫa, cuṁdaċ Ċríost ort; lean do ṡéis-ḃinn do ċruite ceólṁaire, i nglóir do Ríġ na ḃFeart; is sár-aoiḃinn duit-se a Ġeamain, agus dod' ċléir ḃeannuiġṫe Innis Éalga ḃeiṫ agaiḃ mar áit eiséirġe ar an lá ḋéiḋeannaċ, aċt naċ dúinne is doirḃ doiliġ an sgéal é, ḃeiṫ ag triall tar falc na mara fuaire seo go hAlbainn ġairḃ na ḃfiaċ nduḃ, ó n-ár dtír féiṁ-ḟearcaiġ.

D'ḟágamar Cormac onóraċ i Ros Greanċa. Coiṁéad a Ċormaic, go ceanaṁuil, do ċealla; is maiṫ ḋuit iad ḃeiṫ agat le coiṁéad. Is breaġ í do ċaṫair na gcéad cros, caṫair na leaḃar agus na foġluma, na mbeannaċt, agus na huṁluiġeaċt. Ná leig le Cloinn Ċolmáin do ċeart ná do ġabáltus ar Ḋoire Ṁaiġe, agus béiḋ cabair Áird-Ríoġ Neaṁḋa leat, óir tá Seisean ċoṁ trócaireaċ agus ċoṁ maiṫ anois agus ḃí nuair do ḋeónuiġ Sé áirḋ do ṫaḃairt ar an nglór boċt d'iarr air na hubla searḃa do ṁilsiuġaḋ id' uḃalġort féin, nó fíon do ḋéanaṁ de'n uisge i Maiġ Ḃile.

A ċompánaiḋṫe ionṁuine, gluaisimís feasta 'nár gcaol-ċurraċaiḃ. Cá ḃfios naċ le fóirṫin do ḋéanaṁ orainn do ċuir Dia Molaise i n-ionad cléire eile i nÁṫ Iomlaise, agus naċ é lár ár leasa é dul ar an turus géar so? Is searḃ trom í do ḃreiṫ a Ṁolaise ċroiḋe, aċt má támuid ag cailleaḋ tíre saoġalta, támuid, a ċáirde, ag gnóṫuġaḋ, le congnaṁ Ċríost, Ríoġaċt ṡíoruiḋe ḋúinn féin i ḃFlaiṫeas.

A Earnáin ċóir, a Ḃaíṫín, a Ċoḃṫaiġ, árduiġmís ár seólta; bímís ag imṫeaċt; tá an t-aistear cantlaċ romainn, aċt dá faid dá ḃfanfamaoid annso is aṁlaiḋ is mó dólás dúinn fa ḋeóiḋ an imirce.

A Ḃinn Éadair, a réalt na maidne, a ċuain ċuṁdaiġṫe na mbárc! a Ṁoiḃín mo ṡlán leat go buan; a Ċruiṫneaċain, a ċillín mic nEanáin, is le gaċ solus ó sgiaṫán aingil ar fad sib! Óċ! oċón! mo ċeo-tuirse ċroiḋe, mo ḋeóruiḋeaċt uaiḃ indiu! A ċáirde ċeanaṁla, do ṫáinig 'gár dtionlacan, a ġaolta ionṁuine. . . . . .

Aċt ní cuḃaiḋ caoi agus cráiḋteaċt do ḋéanaṁ i ndiaiḋ niḋṫe saoġalta, a ċáirde, ná a gcur i n-ionad aiṫriġe. Ó ṫárla sib annso anois a ṫaoiseaċa ċródanta, a Ḟearguis oill, a Ḋoṁnaill ionṁuin, a Ainṁire, a ḋeiġ-ṁic Ṡéadna, a Nainnid ṁic Ḋuaiċ, ná bíoḋ bur n-aigneaḋ feasta i ngó ná i ngleo ná i n-ár ṁaiġe. Éistiḋ le teagasg na gcliar, agus le ciúin-ġuṫ an ċogḃúis, agus claonaiḋ ċum a mbriaṫar-san. Is ar an gcléir agus ar na maiġdniḃ áilne, tá i n-íslioċt ag saoṫruġaḋ sealḃ neaṁḋa, is cóir bur n-aire do beiṫ. Tá an ain-spiorad beó fós, agus le cur fá ċois, an saoġal, an diaḃal agus an ċolainn. Bíoḋ bur ngail agus bur ngaisge 'n-a n-aġaiḋ-sean, agus sin í an troid ṫiuḃras an tsíoṫċáin agus an suaiṁneas daoiḃ. Is iomḋa tioḋlacaḋ agus trócaire do fuaireamar go nuige seo: ní'l eólus againn ar a leaṫ, agus déanaiḋ-se cúiteaṁ Críostaṁuil 'nḃur leiṫ féin. Seaċnaiḋ lá eile mar lá ḟuilteaċ Ċúil Dreiṁne, agus ná bíoḋ leór-ġníoṁ sa mullaċ oraiḃ mar tá orm-sa indiu. Is folláin é foirċeadal na hEagluise, is líoṁṫa iad laoiṫe Ḋalláin, agus na nÉigeas eile, le héisteaċt, agus is doilġeasaċ, is dóiġṫe, an níḋ beiṫ ag sgaraḋ le tír ḋúṫċais.

Anois agus go bráṫ, mo ṡlán agus mo ḃeannaċt liḃ go léir, a Ċlann na Fódla agus a Ḟódla féin, agus is láidir é mo ḋóṫċas, nuair ḃéas mise sínte fá ḟód ḟuar sa tuaisceart, go mbéiḋ toraḋ ḃur ngíoṁarṫa-sa sgaipṫe, go taiṫneaṁaċ i láṫair Dé, ar fuid na tíre.

DALLÁN.

---

## Iomaiḋeaċt XIII.

Aiste úr-nuaḋ filiḋeaċta Gaeḋilge ar ċéirt ar biṫ, d'ḟóġnaḋ d'aiṫrisṫeóireaċt. Duais £2. Beirt iomaiḋṫeóirí. Níor bronnaḋ an duais seo.

---

## Iomaiḋeaċt XIV

Sean-sgéaluiḋeaċt. Bronnaḋ trí duaiseanna ar na trí dornlaċaiḃ is fearr de sean-sgéaltaiḃ nár cuireaḋ i gcló riaṁ roiṁe. An ċéad duais £3 do'n té ċuir síos an dornlaċ do b'ḟearr agus deiċ scillinge fiċead do'n sgéaluiḋe d'innis an sgéal do b'ḟearr san dornlaiġ. An dara duais £2 do'n sgríḃneóir agus £1 do'n sgéaluiḋe ar an nós gcéadna. An tríoṁaḋ duais £1 do'n sgríḃneóir agus deiċ scillinge do'n sgéaluiḋe. Naonḃar iomaiḋṫeóirí. Ḃuaiḋ Concuḃar O Muiṁneaċáin, ó Ḃéal Áṫa an Ġaorṫaiḋ, Co. Ċorcaiġe, an ċéad duais; Aṁlaoiḃ O Luingsiġ, Baile Ṁúirne, Co. Ċorcaiġe, an dara duais; agus Miċeál O Concuḃair, Árd-mór, Lios Ṗóil, Tráiġ-lí, Co. Ċiarruiḋe an tríoṁaḋ duais. Ġeoḃtar na sgéalta agus tuairisg orṫa i leaḃar fé leiṫ.

---

## Iomaiḋeaċt XV.

Filiḋeaċt. Bronnaḋ trí duaiseanna ar na trí dornlaċaiḃ is fearr filiḋeaċta cuireaḋ síos ó ḃéal-aiṫris, agus nár cuireaḋ i gcló riaṁ roiṁe. An ċéad duais £3 do'n té ċuir síos an dornlaċ is fearr orra, agus deiċ scillinge fiċead do'n té d'aiṫris an t-amrán is fearr san dornlaiġ. An dara duais £2 do'n sgríḃneóir agus £1 do'n té d'aiṫris ar an nós gcéadna. An tríoṁaḋ duais £1 do'n sgríḃneóir agus deiċ scillinge do'n té d'aiṫris. Naoi nduine déag d'iomaiḋṫeóiriḃ. Ḃuaiḋ Concuḃar O Muiṁneaċáin, ó Ḃéal Áṫa an Ġaorṫaiḋ, an ċéad duais; S—— Mac Coitir, Béal Áṫa an Ġaorṫaiḋ, an dara duais; Donnċaḋ O Rinn, Baile Ríoġ Liam, Co. Ċorcaiġe, an tríoṁaḋ duais; agus tugaḋ duais eile (an ceaṫraṁaḋ ceann) do Ṡéamus O hógáin, Cill Miċíl, Co. an Ċláir. (Beannaċt Dé len' anam fuair sé bás ó ṡoin). Ḃí ceaṫrar iomaiḋṫeóirí eile ċoṁ maiṫ sin gur bronnaḋ duaiseanna áiriṫe orṫa as airgead do bronn an tAṫair O Maolagáin Sligeaċ, agus an tAṫair O Caoṁnaiġ, ó Ċo. Ṁuiġe Eó, ċuige sin ar an Oireaċtas. B'iad so an ceaṫrar úd: Miċeál O Croínín, Gleann Fleisge, Co. Ciarruiḋe; Donnċaḋ O Laoġaire, Roscomáin; Miċeál O Liaṫáin, Baile an Ċumair, Co. an Ríoġ; agus Taḋg O Ríoġḃardáin, Baile Ṁúirne. Fuair Pádraig Feiritéir, Sr. Tréanair, Boston, agus Peadar Mag Ḟionnlaoiċ, Árd-molaiḋ. Ġeoḃtar na hamráin seo i leaḃar fé leiṫ.

## Iomaiḋeaċt XVI.

An táireaṁ is fearr i nGaeḋilg ar na hoibreaċaiḃ bainear le saoṫruġaḋ talṁan, ar na húirliríḃ agus gaċ gníoṁ agus déantús ⁊rl. mar aon leis na coraiḃ cainnte ag baint le saoṫruġaḋ talṁan i measc muinntire na tuaiṫe. An ċéad duais, £2; an dara duais, £1. Naonḃar iomaiḋṫeóirí. Do ḃuaiḋ Miċeál O Luingriġ, Baile Ṁic Ire, Baile Ṁúirne, an ċéad duais; agus Doṁnall Ó Súilleaḃáin, Caṫair Doṁnaill, Co. Ċiarruiḋe, an dara duais. Geoḃṫar iad so i leaḃar fé leiṫ.

---

## Iomaiḋeaċt XVII.

An táireaṁ is fearr ar ainmneaċaiḃ luiḃeann, crann, ⁊rl., ná fuil ar faġáil i "Luiḃ-leaḃrán" an Aṫar Éamonn O hÓgáin. Duaiseanna £2 agus £1. Éin-iomaiḋṫeóir aṁáin. Níor bronnaḋ éan-duais san iomaiḋeaċt so.

---

## Iomaiḋeaċt XVIII.

An táireaṁ is fearr ar ṡloinntiḃ Éireannċa, agus an Ġaeḋilg is ceart do ċur orṫa. An ċéad duais, £3; an dara duais, £2. Muinntir an *Southern Cross* i dTír an Airgid, do bronn na duaiseanna so. Ceiṫre ḋuine ḋéag d'iomaiḋṫeóiriḃ. B'é 'Liam O Broin, Cluain Dolcáin, Co. Baile Áṫa Cliaṫ do ḃuaiḋ an ċéad duais, agus Seaġán Mac Ruaiḋrí, Barrow-in-Furness, an dara duais. Geoḃar toraḋ na hiomaiḋeaċta so i leaḃar fé leiṫ.

---

## Iomaiḋeaċt XIX.

Leaḃar coṁráiḋ i nGaeḋilg agus i mBéarla (ar lorg na leaḃar coṁráiḋ do-ċítear ar Ġearmáinis nó ar Ḟrainncis fá láṫair), go mbéiḋ ó ṁíle go dtí ḋá ṁíle abairt Ġnáṫ-Ġaeḋilge ann. An ċéad duais, £7; an dara duais, £3; an tríoṁaḋ duais, £2. (Is iad muinntir Connarṫa na Gaeḋilge i Lunndain do bronn na duaiseanna so ar an Oireaċtas.) Ceaṫrar iomaiḋṫeóirí. Séamus O Duḃġaill, Doire, do ḃuaiḋ an ċéad duais; Tomás O Conċeanainn, an dara duais; agus roinneaḋ ḋá leaṫ de'n tríoṁaḋ duais idir Ḋoṁnall O Laoċaiġ, Sr. Árdúic, i gCorcaiġ, agus Seaġán O Conċuḃair, Baile Áṫa Cliaṫ. Tá "Leaḃar Cainnte" an Duḃġallaiġ i gcló, agus geoḃṫar toraḋ na dtrí gceann eile i leaḃar fé leiṫ.

---

## Iomaiḋeaċt XX.

An aiṫrisṫeóireaċt is fearr ar aiste bear toġṫa ag an iomaiḋṫeóir féin aċt gan é beiṫ ṫar seaċt nóimit 'gá gaḃáil. An ċéad duais, £2; an dara duais, £1. Iomaiḋṫeóir is fiċe. Ainḋrias MagḞloinn ar Ġaillim do ḃuaiḋ an ċéad duais; Taḋg Mac an Báird ar Béal Feirrde, an dara duais; agus roinneaḋ an tríoṁaḋ duais 'n-a ḋá leaṫ idir Toiréis Ní Ġeanainn, Baile Áṫa Cliaṫ, agus Miċeál O Murċaḋa, Cúil Aoḋa, Baile Ṁúirne.

## Iomaiḋeaċt XXI.

An aiṫrisṫeóireaċt is fearr ar aiste beas toġṫa ag an iomaiḋṫeóir féin, aċt gan é ḃeiṫ tar seaċt nóimit 'gá gaḃáil. I gcóir an aosa óig. Duais £1. Sé duine déag d'iomaiḋṫeóiriḃ. Fuair Liam O Riain, Baile Áṫa Cliaṫ, an duais; agus an triúr so, árd-ṁolaḋ; Áine Paor agus Frainc O Briain, ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ, agus Donnċaḋ O Donnċaḋa, ó Ċarraig na bFear.

---

## Iomaiḋeaċt XXII.

An té is fearr do tiuḃraiḋ óráid ullṁuiġṫe i nGaeḋilg uaiḋ ar an gceist seo: "An gábaḋ atá le cuiḋiuġaḋ le déantúsaiḃ Gaeḋealaċa mar aon le hóráid ar an dtoisc ar ċeist do noċtar lá na hiomaiḋeaċta. An duais, bonn óir. Dáréag iomaiḋṫeóirí. Ḃuaiḋ Míċeál Mac Ruaiḋrí an bonn óir, agus tugaḋ bonn airgid d' Aindrias Mag Ḟloinn ó Ġaillim.

---

## Iomaiḋeaċt XXIII.

Comráḋ i nGaeḋilg i gcóir an aosa óig. Ċuir na breiṫiṁ ceisteanna ċuca dá sgrúdúġaḋ. An ċéad duais, £2; an dara duais, £1. Oċt nduine déag d'iomaiḋṫeóiriḃ. Fuair Máirtín O Flaiṫḃeartaiġ. ó'n gCarraig Ḋuiḃ, an ċéad duais, agus roinneaḋ an dara duais idir Míċeál O Ceallaċáin, ó'n gCarraig Ḋuiḃ, agus Donnċaḋ O Donnċaḋa, ó Ċarraig na bFear, Co. Ċorcaiġe.

---

## Iomaiḋeaċt XXIV.

Dráma éin-ġníṁ. An duais £5. Deiċneaḃair iomaiḋṫeóire, "Fraoċ na gCnoc," .i. Máire Ní Síṫiġ, Cloiċ na Coillte, Co. Ċorcaiġe do ḃuaiḋ an duais. Tugaḋ duais áirite do Ṁac Uí Ċonaill, ó Ṡráid an Ṁuillinn, Co. Ċorcaiġe. Sid é dráma Ṁáire Ní Síṫiġ:

# Suipéar Ḋiarmada Mac Páidín.

### Dráma suilt, i n-éin-ġníoṁ.

Leanann an dráma seo ar sgéal Béarla fá'n ainm ċéadna ag

Séamus Mac Maġnuis.

Tá feirm ḃoċt talṁan ag Seaġán Mór; is ar éigin ḟéadann sé maireaċtain ar an méid fásann uirri gan tráċt ar ċíos do ḋíol i n-éan-ċor. Ní ḃfuiġeaḋ maor an tiġearna talṁan éan-duine cráisteaṁal a ḋóṫain ċum próiseas do ċur air ċum an cíos do baint de, óir tá ainm an-olc air ar fud na tíre. Aċt cuireann sé aiṫne ar Ḋiarmaid Mac Páidín, fear ná fuil 'n-a ċóṁnuiḋe le fada san áit agus ná fuil a ḟios aige cad é an sórd Seaġán Mór. Tugann an maor an próiseas dó, ag cur fógraí air é ṫabairt tar n-air, munar ḃ'féidir leis é ċur ar Ṡeaġán. Taisbeántar cionnus éiriġeann leis, agus an cuma i n-a dtugann sé an próiseas ċuige arís.

## PEARSANNA.

Findléatar ..... Maor an tiġearna ṫalṁan.
Diarmmaid mac Ṗaidín ..... Fear próisear do ċur amaċ.
Seaġán Mór ..... Feirmeóir.
Máire ..... Bean Ṡeaġáin Ṁóir.
Garsún ..... ———

---

## AN ĊÉAD RAḊARC.

(Oifig ṁaoir an tiġearna ṫalṁan.)

Findléatar agus Diarmaid Mac Ṗaidín.

FINDLÉATAR (ag tabairt an ṗróisis do Ḋiarmaid)—Tabair fé ndeara anois gur obair ċontabairteaċ atá agat dá tógaint idir láṁaiḃ, agus is ceart dam fógra ṫabairt duit roiṁ ré i dtreó go mbéiḋ tú ullaṁ ċum aire ṫabairt duit féin.

DIARMAID—Go deiṁin, a ḋuine uasail, táim buiḋeaċ ḋíot i dtaoḃ do ċoṁairle.

FINDLÉATAR—Tá an D—— de ḋroċ-ainm ar an Seaġán Mór so ar fuid na tíre.

DIARMAID—Buiḋeaċas le' Dia, ní féidir leis mo ċnáṁa do ḃriseaḋ leis an droċ-ainm sin. Féadaim innsint duit, a Ḟindléatair, go raiḃ a lán baint agam-sa le daoiniḃ mar é seo go raiḃ droċ-ainm orta, agus fuaras amaċ i gcoṁnuiḋe nuair ḃí triail agam orta gur mar ġeall ar a dteangṫaiḃ i n-ionad a láṁ do fuaradar an droċ-ainm. Agus sin mar ḃéiḋ an sgéal ag Seaġán Mór leis, cuirfiḋ mé geall.

FINDLÉATAR—Tá go maiṫ, a Ḋiarmaid. Is maiṫ liom a ċloisint agus a ḟios do ḃeiṫ agam go mbéiḋ do ġnó níos fuirse 'ná mar ṁeasas. Imṫiġ leat féin anois, agus cuir an páipéar beag soin ar an gcláḋaire, agus beiḋ do leaṫ-ṡoḃarn buiḋe agat uaim nuair ṫiocfaiḋ tú tar n-ais tar éis a ḋéanaṁ. (Imṫiġeann Diarmaid; ruiṫeann Findléatar 'n-a ḋiaiḋ.) A gcloiseann tú mé, a Ṁic Ṗaidín, tabair aire, muna ḃféadfaiḋ tú an próisear do ċur air, gan a leigeant d'éinne é ġoid uait, nó é ċur as an tsliġe. Cuir i ḃfolaċ ar do ṗearsain é go socair, agus tabair tar n-ais dam-sa é.

DIARMAID (ag gáiriḋe go géar)—Há! há! há! Seaḋ! muna ḃféadfad-sa é ċur air tiuḃarad-sa ṫar n-ais ċugat é gan baoġal. Seaḋ agus muna ḃféadfad-sa é ċur air, leigfiḋ mé ḋuit luaċ leaṫ-ḟoḃairn de ċiceáil do baint asam i n-aisge. Muna ḃféadfad-sa é ċur air! Slán leat, a Ḟinnléatair, (ag umluġaḋ go magaṁail dó. Imṫiġeann.)

---

## AN DARA RAḊARC.

Tráṫnóna. Bóiṫrín i n-aice tiġe Ṡeaġáin Ṁóir; Diarmaid, agus an garsún.

DIARMAID—Cogar, a ġarsúin, an ḃféadfá innsint dam ciaca tiġ aca-san go ḃfuil Seaġán Mór 'n-a ċoṁnuiḋe ann?

ĠARSÚN—(ag síneaḋ a ṁéire fé ḋéin tiġe Ṡeaġáin Ṁóir)—An tiġ sin. (Ag cuiṁneaṁ ar ruḋ éigin.) Droċ-raṫ orm munar 'speánas tiġ Ṡeaġáin Ṁóir do ḃáille.

DIARMAID—Níor ṫaispeánais, a ṁic ó; mise Diarmaid Mac Ṗaidín, fear próisear do ċur amaċ.

GARSÚN (ag leigint feada fada géir as)—Ó, ṁaise, a Ḋiarmaid Ṁic Ṗaidín, tá eagla orm go rinnis dearmad éigin sul ar ḟágais an baile indiu.

DIARMAID (ag cur a láiṁe sa ṗóca i n-a raiḃ an próisear)—Cad do ḋearṁadas, a leinḃ?

GARSÚN—Má's fear próisear do ċur amaċ tú, agus má's ċum tiġe Ṡeaġáin Ṁóir ataoi ag imṫeaċt ċum próisear do ċur air, tá eagla orm (ag druidim uaiḋ) gur ḋearṁadais sarar ḟágais do ṫiġ féin ar maidin do ṫoirse ċum cóṁrann, d'ḟágaint ag duine éigin.

DIARMAID (ag tabairt foġa le n-a ṁaide fé buille ṫabairt dó, aċt tá an garsún ró-ṁear dó)—A ċabaire óig dá mbéiṫeá coṁ múinte is tá tú deas-ḃéalaċ, níor ṁiste dod' ṁáṫair ḃeiṫ morḋálaċ asat (ag croṫaḋ a ṁaide arís ċuige).

GARSÚN—Ní raiḃ aċt éin-ḟear próisear aṁáin riaṁ le cuiṁne daoine, do rinne iarraċt ar ṗróisear do ċur ar Ṡeaġán Mór; éin-ḟear aṁáin do ċuaiḋ isteaċ ċum a ṫiġe; agus do ṫáinig an fear soin amaċ—ar ċlár, agus é sínte marḃ.

DIARMAID (ar buile le droċ-ṁúinteaċas an ġarsúin, a ṁaide arduiġṫe 'n-a láiṁ aige ag iarraiḋ é bualaḋ)—Dar fiaḋ, dá mbeiṫeá annso féin' láiṁ agam, do ṫiuḃarainn a leiṫéid sin de ḃataráil duit gur ġearr gur ar ċlár do ḃéiṫeá-sa sínte leis, a ḃuaċaill ġrinn.

GARSÚN—Aċ! na bac soin, béiḋ lán an ṁála le déanaṁ ag an doċtúir do ḋéanfaiḋ iarraċt ar do ṡlánuġaḋ-sa tar éis do Ṡeaġán Ṁór beiṫ réiḋ leat. Measaim gur ṁaiṫ críostaṁail an rud dam do ḋéanaṁ—imteaċt go dtí an baile mór agus orduġaḋ ṫabairt dóiḃ an cróċar beiṫ ullaṁ (ag ruiṫ leis féin tamall beag, agus ag stad arís, agus ag glaoḋaċ gaċ leas-ainme is cuiṁin leis an Ḋiarmaid go n-imṫiġeann Diarmaid ar a raḋarc.)

---

## AN TRÍOṀAḊ RAḊARC.

(Tiġ Ṡeaġáin Ṁóir. Seaġán 'n-a ṡuiḋe cois na teineaḋ ag tiormuġaḋ a ċos tar éis an lá do ċaiṫeaṁ sa ṗort ag sealgaireaċt. Máire ag obair ar fud an tiġe. Airiġtear madraḋ ag aṁastraiġ go naṁdaċ; duine ag sgréaċaiḋ go truaiġ-ṁéileaċ, agus an dorus dá bualaḋ le maide go tréan. Osglann Máire an dorus; ruiṫeann Diarmaid isteaċ, agus sgeón air; dúnann Máire an dorus.)

SEAĠÁN—Fáilte róṁat, a stróinséir, druid aníos ċum na teineaḋ. A Ṁáire, cuir cúpla fód eile síos agus sal giúise (ag féaċaint go géar ar Ḋiarmaid).

MÁIRE (ag baint an ċeóiġ de ċaṫaoir le n-a happrún agus dá cur i n-aġaiḋ na teineaḋ dó)—Tar aníos a ṫaisge ċum na teineaḋ, agus suiḋ annsoin, má's é do ṫoil é.

DIARMAID—Go raiḃ maiṫ agaiḃ; go raiḃ maiṫ agaiḃ. Dia ḋíḃ go léir aċt aṁáin an ċat agus an ṁadraḋ—madraḋ droċ-ṁúinte, madraḋ an-naṁdaċ ċum stróinséirí is eaḋ é. Ṡílear go n-íosaḋ sé mé.

MÁIRE (súil ar an teiniḋ aici, agus súil ar Ḋiarmaid, agus í ag cur móna ar an teiniḋ)—Seaḋ, máiseaḋ, caiṫfiḋ mé adṁáil gur minic ṫug sé foġa naṁdaċ fé ḋaoiniḃ galánta stróinséarta; ar an aṁras gur ḃáillí iad. (Féaċann Seaġán agus Máire go cruinn ar Ḋiarmaid i ganfios dó, féaċaint cionus do ṫógann sé an t-urċur cainnte seo.)

DIARMAID—O ṁaise, do rinne sé dearmad mór mar sin, má ṁeas sé gur ḃáille mise——

**SEAĠÁN AGUS MÁIRE** (i n-éin-ġuṫ)—Tá an-áṫas orainn sin do ċloisint.

**DIARMAID**—Mar ní'l ionnam-sa aċt fear próiseas do ċur amaċ.

**MÁIRE** (go ríġin)—Ní'l ionnat aċt fear próiseas do ċur amaċ.

**SEAĠÁN** (ag feadġail go fadálaċ)—Ní'l ionnat aċt fear próiseas do ċur amaċ. Agus an ḃfuil a tuilleaḋ agat le déanaṁ nó an í sin do ċeárd?

**DIARMAID** (ag osgailt a ḃeirte)—Seaḋ, sin í mo ċeárd, agus do ṫángas ar ṫeaċtaireaċt ḃeag ċugaiḃ ó Ḟind-léatar.

**SEAĠÁN**—Tá go maiṫ, ní'l aċt—— (ag síneaḋ a láiṁe taoḃ ṫiar de ċum an ċúinne agus ag tarraċ gunna amaċ as) an ċeárd soin agat?

(Stadann Diarmaid de'n osgailt. Sgrúduiġeann Seaġán an gunna go cúramaċ. Fágann Máire stoca agus tosnuiġeann ar ċniotáil go díċeallaċ.)

**DIARMAID** (go neaṁ-ṡuimeaṁail mar 'ḋ eaḋ)—Déineann tú beagáinín láṁaiġ anois is arís?

**SEAĠÁN**—Oċ! Beagán, fír-ḃeagán.

**DIARMAID**—Cad é an sórd do láṁaċann tú?

**SEAĠÁN**—Aċ! is cuma liom, is furaist me ṡásaṁ. Bíonn urċur agam fé gaċ saġas.

**DIARMAID**—Láṁaċann tú éanlaiṫ fiaḋna is dóċa?

**SEAĠÁN** (ag árduġaḋ a ċinn agus ag féaċaint ar Ṁáire atá 'n-a suiḋe ar an taoḃ eile de'n teiniḋ)—Láṁaċaim. Ná láṁaċaim, a Ṁáire? Naċ minic do láṁaċaim éan?

**MÁIRE**—Is minic, go deiṁin.

**DIARMAID**—Cad iad na sóird éan, a Ṡeaġáin, a láṁaċann tú, géim an eaḋ?

**SEAĠÁN**—Uaireannta. Is minic a ḃíonn sé 'n-a "ġéim," aċt is minicíġe árduiġeann sé a ṡála agus riṫeann i dtreó gur ḋóiġ leat gur ḃ'é an d——l ḃíoḋ 'n-a ḋiaiḋ.

(Sgeartann Máire ag gáiriḋe; tá eagla ar Ḋiarmaid.)

**DIARMAID**—Is dóċa gur i gcoṁair na maidne atá tú ag ullṁuġaḋ an ġunna soin. Is deacair éan do leagaḋ ist oiḋċe.

SEAĠÁN (ag cur a méire ar ġlas an ġunna tá trasna a ġlún aige anois, agus ag taḃairt súil-ḟéaċaint ar Ḋiarmaid)—An deacair?

MÁIRE—An deacair? Dá dtiocfaḋ an "t-éan" isteaċ ċum do ṫiġe agus siuḃal aníos ċum na teineaḋ, agus suiḋe síos taoḃ leat, ag cur ceisteann droċ-ṁúinte ort (ag taḃairt féaċaint ġéar ar Ḋiarmaid)?

DIARMAID (ag seasaṁ suas, agus ag dúnaḋ a ḃeiste, agus a ċóta, agus a ċóta mór gan ṁoill)—Sdó ceapaim go mbéiḋ mé ag giorruġaḋ an ḃóṫair dam féin.

SEAĠÁN—Aċ! béiḋ sé gearr.

DIARMAID—Ó, ní ḃéan-ċuma-cad-é timċeall deiċ míle ḃóṫar, oiḋċe mar í seo.

MÁIRE—Go deiṁin, tá eagla orm naċ gáḃaḋ duit an méid sin do ṡiuḃal anoċt.

DIARMAID—Cionnus soin?

MÁIRE—(ag meas le n-a méir an méid de'n stoca ḃí déanta aici)—mar tárluiġeann tionóisg go minic do stróinséiriḃ ḃíonn ag siuḃal san áit iargcúlta so. Suiḋ síos go fóill, a ḋuine, go mbéiḋ an ġealaċ na suiḋe.

DIARMAID (go séiṁ)—Táim an-ḃuiḋeaċ ḋíot go deiṁin a ḃean an tiġe, agus ḃeinn an-luṫġáireaċ dá ḃféadfainn níos mó de ċuideaċtain ṁná ṁúinte féiṁ mar tú do ḃeiṫ agam. Ḃí pléisiúr mór agam ar feaḋ na haimsire d'ḟéadas ċaiṫeaṁ 'nbur dteannta. Táim buiḋeaċ ḋíḃ araon agus tá brón orm ná féadaim fanṁaint níos sia. Slán liḃ, agus go dtugaiḋ Dia oiḋċe ṁaiṫ ḋíḃ, agus tá súil agam cuaird ċáirdeaṁail eile do ṫaḃairt oraiḃ am éigin eile. (Osglann Diarmaid an doras act léimeann an madraḋ ċum an dorais ag aṁastraiġ go fíoċṁar).

MÁIRE (ag gáiriḋe)—ha! ha! ha! ċíonn tú go moṫuiġeann an madraḋ féin an droiċ-ṁeas do ṁeasann tú ċaiṫeaṁ orainn agus ar ár dtiġ—ag ruiṫ leat féin mar sin, ċoṁ maiṫ is dá mba maslaḋ tugaḋ duit.

DIARMAID (ag déanaṁ iarraċt ar ġáiriḋe)—ha! ha! ha! Is dóċa go gcaiṫfiḋ mé fanṁaint ceaṫraṁa uaire eile 'nbur dteannta, má's mar sin agaiḃ é. (Ag dúnaḋ an dorais agus ag suiḋe síos arís le hais na teineaḋ ar an gcaṫaoir ċéadna; leanann Máire ar ċniotáil; leanann Seaġán ar ṡocruġaḋ an ġunna. Tar éis tamaill).

MÁIRE—A Ṡeaġáin a ċuid, 'ḃfuil an gunna úd ual-uiġte?

SEAĠÁN—Ualuiġte! Tá go deiṁin. (ag cur a ṡúile ċum béil an ġunna).

MÁIRE—Tabair aire, máiseaḋ. Ní hé an ċéad uair é, tá a fios agam, do sna gunnaiḃ sin, milleaḋ orṫa, sgaoileaḋ uaṫa, le tionóisg tá a fios agat.

SEAĠÁN—Im' ḃriaṫar go ḃfuil an ceart agat, a Ṁáire.

MÁIRE—Agus leis an sgaoileaḋ do ṁarḃaḋ daoine—daoine ḃíonn ag cur próiseas amaċ—uaireanta.

SEAĠÁN—Is fíor duit a Ṁáire; a leiṫéidí sin uair-eanta.

MÁIRE—Is an-ċontaḃairteaċ an ċeárd í, pé 'r doṁan é—cur próiseas amaċ.

SEAĠÁN—Marḃṫaċ baoġlaċ.

MÁIRE—'Ḃfuil a fios agat. D'airiġeas tráċt tar duine aca-san éan-uair aṁáin——

SEAĠÁN—Seaḋ!

MÁIRE—Ar duine aca do ċuaiḋ go dtí tiġ áiriṫe ċum próiseas do ċur ar ḟear an tiġe——

SEAĠÁN (ag tabairt féaċaint ar Ḋiarmaid atá ag féaċaint isteaċ sa teiniḋ ag éisteaċt le gaċ siolla). Seaḋ!

MÁIRE—Do ċuaiḋ sé ċum an tiġe seo le próiseas. Agus do ṡuiḋ sé síos. Agus dálta ḋúinne annso, ḃíodar go léir 'n-a suiḋe timċeall na teineaḋ. Agus níḋ naċ iongnaḋ, ní raiḃ éan-áṫas ar ṁuinntir an tiġe. Aċt díreaċ mar do rinne tusa, a Ṡeaġáin——do ṫóg fear an tiġe gunna——

SEAĠÁN (ag féaċaint síos ar a ġunna)—Seaḋ! Seaḋ!

MÁIRE—Agus is beag an ġaraḃuaic ċuirfeaḋ sé ar an ḃfear seo áiriṫe—an solus do sgaoileaḋ tre Ċríostaiḋe gan tráċt ar ḟear próiseas i n-éan-ċor.

SEAĠÁN—Gan doḃat, ambasa.

MÁIRE—Seaḋ, mar aduḃairt. Ḃíodar go léir 'n-a suiḋe timċeall na teineaḋ mar seo; fear an tiġe agus a ġunna 'n-a láiṁ aige, agus fear na bpróiseas i n-a aġaiḋ amaċ. Do tuig fear an tiġe cad ba ċeart dó ḋéanaṁ, agus do rinne sé é.

Seaġán (ag éirġe)—Tuigim.

Máire—Stad go fóill, stad go fóill. Suiḋ síos go gcríoċnóġaiḋ mé mo sgéal. Ba ṡórd Ċríostaiḋe an fear próisear so, agus ní raiḃ sé ró-olc ar fad, agus tug fear an tiġe cúig nóimití do réir an ċluig (ag féaċaint suas ar an gclog), dó ċum a ṗaidreaċa do ráḋ.

Seaġán (ag iarraiḋ éirġe arís)—Ní ċreidim é.

Máire—Suiḋ síos; deirim leat gur tug (ag féaċaint ar Ṡeaġán le greann).

Seaġán—Aċ ar ndóiġ dubairt gur ḃ'fear próisear do ċur amaċ an duine seo, agus caidé an d——l maiṫ dó siúd beiṫ ag caiṫeaṁ ċúig nóimití ar ṗaidreaċaiḃ?

Máire—Ná bac soin. Ba rud críostaṁail é déanaṁ mar sin féin, agus deirim arís leat go ndearnaiḋ sé é. Suiḋ síos arís adeirim leat.

(Suiḋeann Seaġán).

Seaġán—A Ṁáire féaċ ar an gclog soin, agus innis dam caidé an t-am é—an t-am go cruinn.

Máire (ag féaċaint ar an gclog). Tá sé deiċ—fiċe—cúig is fiċe—cúig nóimití fiċead tar éis an naoi díreaċ.

Seaġán (go réiḋ). Cúig nóimití fiċead tar éis an naoi —agus déineann cúig nóimití eile, leaṫ-uair tar éis an naoi. Tá go maiṫ mar sin. (Agá ṡocruġaḋ féin sa ċaṫaoir, agus ag féaċaint isteaċ sa teiniḋ. Leanann Máire ar a cniotáil. Fanann Diarmaid 'n-a ṡuiḋe ar an gcaṫaoir, a ḋá láiṁ ar a ġlúiniḃ, agus é ar baill-ċriṫ). Tar éis tamaill:—

Seaġán—A Ṁáire, cad a ċlog é?

Máire (ag tabairt aġaiḋ ar an gclog)—Tá sé—cúig—sé—seaċt—oċt—seaḋ: tá sé oċt nóimití fiċead tar éis an naoi.

Seaġán (ag breiṫ go daingean ar a ġunna)—Fágann soin dá nóimit eile díreaċ.

(Sos beag eile. Diarmaid ag criṫ agus a ġruag ag éirġe 'n-a seasaṁ ar a ċeann).

Seaġán—Cad é an t-am é, a Ṁáire?

Máire—Tá sé oċt is fiċe—naoi—naoi nóimití fiċead tar éis an naoi.

Seaġán—Naoi nóimití fiċead dá éis, agus deineann éan-nóimeat eile an leaṫ-uair agus annsoin—annsoin—

(Ag croṫaḋ a ċinn go maċtnaṁail. Cuireann Diarmaid allus de le neart ċrit-eagla).

DIARMAID (go hobann)—Agus an bfuair an fear úd éin-treans ar a anam do ḃreiṫ leis?

(Féaċann Seaġán agus Máire le hiongnaḋ ar Ḋiarmaid, mar 'ḋ eaḋ ná raiḃ a ḟios aca é ḃeiṫ ann i n-éan-ċor).

SEAĠÁN—Ní ḟuair éin-treans i n-éan-ċor.

MÁIRE—Do fuair sé seans, a Ṡeaġáin, éin-treans aṁáin.

SEAĠÁN (ag preabaḋ suas)—Ní ḟuair ná an d——l seans do fuair sé.

MÁIRE (ag bualaḋ coise ar an dtalaṁ)—Suiḋ síos. Sdó deirim-se leat go bfuair.

DIARMAID—Agus caidé an seans do fuair sé?

MÁIRE—A ṗróisear d'iṫe.

(Osglann Diarmaid a ċóta mór agus a ċóta ⁊ a ḃeist; tarraingeann amaċ beart ṗáipéar; féaċann tríoṫa; tógann ceann aca, agus bíonn ag cur na coda eile isteaċ sa ṗóca arís).

MÁIRE (ag faire go géar air)—Seaḋ, an ṗróisear ḃí aige d'ḟear an tiġe sin, agus gaċ ṗróisear eile dá raiḃ aige maraon leis d'iṫe.

DIARMAID (ag féaċaint go truaiġméileaċ uirṫi)—Caidé sin? O níor ċaiṫ sé iad go léir d'iṫe ar ndóin?

MÁIRE—Tá go maiṫ.

(Tairngeann Diarmaid an beart go léir amaċ arís. Cuireann sé casaḋ 'n-a ġnúis nuair ḟéaċann sé orṫa. Casann sé iad i gcuma áirṫe; casann arís iad i gcuma eile, agus arís i gcuma nuaḋ agus draid sé leiṫ air le gaċ casaḋ ṫugann sé orṫa. Beireann Seaġán go neaṁ-ḟoiḋneaċ ar a ġunna. Cuireann Diarmaid lán a ḃéil de sna páipéaraiḃ isteaċ 'n-a ḃéal gan ṁoill, agus tosnuiġeann ar a gcogaint. Tar éis tamaill, tugann sé súil-ḟéaċaint ar Ṡeaġán agus ar Ṁáire féaċaint an bféadfaḋ sé iad do ċaiṫeaṁ as a béal i gan-ḟios dóiḃ).

SEAĠÁN—A Ṁáire, is dóiġ liom go ndearnaiḋ an fear úd gur innis an sgéal air, iarraċt ar ċleas ḟuadaċ do ḋéanaṁ—'sé sin, gur iarr sé cuid dá ḟuipéar do ċaiṫeaṁ amaċ i n-ionad é leigint síar.

MÁIRE (ag féaċaint go géar ar Ḋiarmaid)—Do rinne sé iarraċt ar a ḋéanaṁ.

SEAĠÁN—Agus——

MÁIRE—Agus ḃéaḋ sé láṁaċta ar an mball gan aimsir "Dia lem' anam" do ráḋ, muna mbéaḋ gur ṡluig sé iad gan ṁoill.

(Leigeann Diarmaid siar a ġreim gan ṁoill, agus baineann greim eile as na páipéaraiḃ, agus do ċogain agus do leig siar, agus greim eile arís. Leanann Máire ar a cniotáil. Coimeádann Seaġán a láṁ ar a ġunna i gcoṁnuiḋe agus é ag féaċaint isteaċ sa teiniḋ. Fé ċeann tamaill sguabann Diarmaid na blúiríní páipéir dá ḃeirt tar éis an ḃeart d'iṫe agus leigeann sé "óċón" as.)

SEAĠÁN—A Ṁáire, an cuiṁin leat an sgéal úd ḃí agat dá innsint ó ċianaiḃ?

MÁIRE—Is cuiṁin liom, a Ṡeaġáin.

SEAĠÁN—Agus an cuiṁin leat an ḃfuair an duine uasal soin éan-ḃraon poitín i n-éan-ċor ċum na greamanna páipéir sin do sguabaḋ síos. D'an-ṫirm le n-iṫe iad.

MÁIRE—Ċoṁ maiṫ is is cuiṁin liom, fuair sé gloine poitín ṁaiṫ.

(Éiriġeann Seaġán; cuireann a ġunna i leaṫ-taoiḃ; tógann buidéal agus gloine as cófra; líonann an gloine agus beireann anonn ċum D armada é.)

SEAĠÁN—A ḋuine an ċroiḋe istiġ, tá tú annsoin ar feaḋ trí ċeaṫraṁna d'uair an ċluig ag cogaint agus ag síor-ċogaint páipéirí gorm—pé d——l cúis ḃí agat ċum a ḋéanta. Muna mbéaḋ go mearfá b'ḟéidir go mbéinn droċ-ṁúinte, d'iarrfainn ort stad do ċur leis. 'Sé an rud is fearr ḋam do ḋéanaṁ anois—bolmac éigin do ṫaḃairt duit ċum a ḃlas do ḃaint as do ḃéal. Seo, tóg é sin.

(Féaċann Diarmaid go feargaċ air; ní ṫógann go cionn nóimit é. Beireann sé air agus slugann siar é i éan-ḃolmac aṁáin. Éiriġeann, croṫann é féin, agus deineann ar an ndorus.)

SEAĠÁN—Slán leat, a stróinséir; go dtugaiḋ Dia oiḋċe ṁaiṫ duit.

MÁIRE—Slán leat, a ḋuine ġalánta; agus go mbeiriḋ Dia slán abaile tú. Agus ná bí i ḃfad gan teaċt ag triall orainn arís, agus dá mb'áil leat sgéal do ċur ċugainn go rabair ag teaċt d'ḟéadfaimís rud éigin níos fearr do ḃeiṫ againn roṁat ná ḃeiṫ ag leigint duit beart páipéirí d'iṫe le neart ocrais. Is tur an aḃḃar ḃíḋ iad, agus is fada ḃéaḋ duine dá raṁruġaḋ ar a leiṫéid. Go n-éiriġiḋ an oiḋċe leat, a ċuid.

(Dúnann Diarmaid an dorus 'n-a ḋiaiḋ le fuaim feargaċ.)

## AN CEAṪRAṀAḊ RAḊARC.

(Oifig ṁaoir an tiġearna ṫalṁan. Findléatar agus Diarmaid Mac Ṗaidín. Tagann Diarmaid isteaċ.)

FINDLÉATAR—O, fáilte roṁat, a Ḋiarmaid.

DIARMAID (go feargaċ)—Ní teastuiġeann d'ḟáilte uaim.

FINDLÉATAR—Hu! hu! Caidé sin agat dá ráḋ?

DIARMAID—Tá sé ráiḋte ċeana agam.

FINDLÉATAR—Cad tá ort anois, a Ḋiarmaid? Cad do ċuir an ḟearg ort?

DIARMAID—Is maiṫ atá a ḟios agat féin é, is tú sé ndeara é.

FINDLÉATAR—Mise! Cionnus soin?

DIARMAID—Tú féin agus do ṗróisear lobṫa.

FINDLÉATAR—Ó! Próisear Ṡeaġáin Ṁóir is dóċa ċuir an pus ort; aċt ar ndóin, do ṫugas fógra duit aire ṫaḃairt duit féin agus ní raḃais aċt ag magaḋ fúm, bís ċoṁ uṁall soin é ṫógaint idir láṁaiḃ. Aċt cionnus d'éiriġ leat? Ar ṫugais dó é?

DIARMAID—Níor ṫugas.

FINDLÉATAR—Níor ṫugais? Is ró-olc an sgéal é sin. Do ṫugais ṫar n-ais ċugam é máiseaḋ.

DIARMAID—Do ṫugas ṫar n-ais liom é (go ríġin); do ṫugas go deiṁin.

FINDLÉATAR—Cá bfuil sé? Caiṫfiḋ mé sgéal do ċur ċum na constáblaí um an níḋ seo.

DIARMAID (níos feargaiġe fós)—Do ṫugas ṫar n-ais é. Tá sé agam (ag cur a láiṁe ar a bolg) annso, annso im' bolg. Milleaḋ agus meaṫluġaḋ ort féin agus ar do ċuid ṗróisear, a Ḟindléatar (ag riṫ amaċ leis féin).

(Brat anuas.)

A ĊRÍOĊ.

FRAOĊ NA gCNOC.

## Iomaiḋeaċt XXV.

Scéaluiḋeaċt. Do'n Scéaluiḋe is fearr ó'n dtuaiṫ. An ċéad duais, trí ginite; an dara duais, dá ġiní. Is é Séamus Mac Máġnuis, Dún na nGall, do ṫug na duaiseanna so do'n Oireaċtas le bronnaḋ. [Is cuma pé aca gur cuireaḋ an scéal innsear an scéaluiḋe i gcló nó nár cuireaḋ. Suiḋfiḋ an t-iomaiḋṫeóir ar a ṡocraċt i gcaṫaoir agus inneósaiḋ sé a scéal 'n-a ṡliġe féin fé mar d'inneósaḋ cois na teineaḋ ag baile é. Is mó leis na breiṫiṁ an tsliġe n-innstear an scéal 'ná an scéal féin.] Deiċneabar iomaiḋṫeóirí. Is é Aṁlaoiḃ O Luingsiġ, Cúil Aoḋa, Baile Ṁúirne, do ḃuaiḋ an ċéad duais, agus Miċeál O Murċaḋa, ó'n áit ċéadna, an dara duais. Tugaḋ cúig cinn eile de ḋuaiseannaiḃ áiriṫe san iomaiḋeaċt so.

---

## Iomaiḋeaċt XXVI.

An fonn nua-ḋéanta is fearr oireas d'ḟoclaiḃ an aṁráin úd An Craoiḃín Aoiḃinn, "Caoineaḋ ar Éirinn." An duais, £3. Is iad Cumann na Gaeḋilge i Nuaḋ Eaḃroc do ḃronn an duais seo. Ní raiḃ cead ag éinne dul isteaċ san iomaiḋeaċt so, aċt duine gur rugaḋ é féin nó a ṡinsir i nÉirinn, agus b'éigin do'n ḃfonn beiṫ fíor-Ġaeḋealaċ. Seaċt nduine déag d'iomaiḋṫeóiriḃ. Is é "Caoilte Mac Rónáin Draoi," .i. Tomás O hAoḋa, Craoḃ an Ċéitinniġ, i mBaile Áṫa Cliaṫ, do ḃuaiḋ an duais. Sid é ceól Ċaoilte Ṁic Rónáin Draoi, maraon leis an gceól tionnlaic atá curṫa ar an ḃfonn ag an Ollaṁ Pádraig Goodmann :—

# Caoineaḋ ar Éirinn.

An Craoiḃín Aoiḃinn. — Tomás O hAoḋa do ċeap.

Gléas B♭. Go mall brónaċ. — An Gudmanaċ do ṡocruiġ.

Guṫ.

Gléas Ceóil.

*p*

*mf*

{| d :- :- | r : d :t₁ | l₁ :- :- | t₁ :l₁ :s₁ | f₁ :- :s₁ | l₁ :- :t₁ }

1. Caoin - ṡeaḋ is caoin - ṡeaḋ is caoin - ṡeaḋ go

*pp*

{| l₁ :- :s₁ | m₁ :- :m₁ | m₁ :- :r₁ | m₁ :- :r₁ | m₁ :- :- | r₁ :- :- }

deó - - raċ, na haim - si - re bí 'gainn

*p* *mf*

{| d₁ :- :- | d₁ :- :d₁ | d₁ :- :- | - :- :- | d :- :- | r : d :t₁ | l₁ :- :- | t₁ :l₁ :s₁ }

dtír Inn - se Fáil; Caoin-ṡeaḋ a ríġ-ṫe bí

*mf*

| $f_1$ :- .$s_1$ | $l_1$ :- .$t_1$ | $l_1$ :- .$s_1$ | $m_1$ :- .$m_1$ | $m_1$ :- .$r_1$ | $m_1$ :- .$r_1$ |

tréan - - ṁar is treó - rać, O caoin - fead a

*p trem.* *f*

| $m_1$ :- :- | $r_1$ :- :- | $d_1$ :- :- | $d_1$ :- .$d_1$ | $d_1$ :- :- | - :- .d | d .r :m | f :- :- |

ngníoṁar - ṫa, caoin - fead a gcáil. Ná bíḋiḋ im'

*p* *f*

| m :- .r | d :- .$t_1$ | $l_1$ :- .$s_1$ | $s_1$ :- :- | d :- .$t_1$ | $l_1$ :- .$l_1$ |

ḃa - - caḋ a ḋaoi - ne gan eó - las; is

*f*

{| $l_1$ :- .m | f :- .f | f :- .m | r :- .r | r :- .d | d :- .$l_1$ }

caoin - eaḋ mo ċaoin - eaḋ naċ dtuig - fear go

{| $l_1$ :- .$se_1$ | $l_1$ :- .$l_1$ | d :- :- | r .d :$t_1$ | $l_1$ :- :- | $t_1$.$l_1$ :$s_1$ }

*p*

bráṫ; is duḃ a - gus doiṁinn mar an

*p*

{| $f_1$ :- .$s_1$ | $l_1$ :- .$t_1$ | $l_1$ :- .$s_1$ | $m_1$ :- .$m_1$ | $m_1$ :- .$r_1$ | $m_1$ :- .$r_1$ }

*p rit.*

oiḋ - ċe mo brón - sa; Ó! oiḋ - ċe naċ

*pp*

{| m₁ :– :– | r₁ :– :– | d₁ :– :– | d₁. – :d₁ | d₁ :– :– | – :– :– ||

bfeic - fiḋ coiḋ - ċe an lá.

*pp*

Is cosṁail mo ċaoineaḋ le caoineaḋ an duine
Do-ċíḋ go sábálta ó ṡliaḃ ró-árd
A ṁaoin is a ṁuinntear 'ga mbáṫaḋ le tuile,
'Gus eisean 'n-a aonar fágṫa go slán;
Is cosṁail mo ċaoineaḋ le caoineaḋ na máṫar,
A ċailleas a páisde 's a héan-ṁac aṁáin;
Is doiṁne mo ḃrón 'ná éan-ḃrón ins an Nádúr,
Mar caoinim-sé Náisiún 'tá scapṫa ar fán.

Is searḃ an brón é, an brón so im' láṫair;
Ní aiṫniġim pian is géire 'na é;
Is nuair ḟeicim an tír, is nuair ḟeicim an ċaṫair
Ar seilḃ ár náṁad, ba ṁaiṫ liom an ċré;
Do b'ḟearr liom beiṫ sínte go suar ins na reiliġ
Is m'anam beiṫ sgaoilte ó'n gcreasóig lag;
Go ḃfeicfeaḋ mo ṁuinntear is laoċra Éireann
Mo ṡuim ins an gcorp so dar ndóiġ is lag.

## Iomaiḋeaċt XXVII.

Aṁránuiḋeaċt aonair. Fir. An ġabáil is fearr ar aṁrán Ġaeḋilge. An ċéad duais £2; an dara duais £1. Oċtar iomaiḋṫeóirí is fiċe. Is é Auguistín Ó Baoġláin do fuair an ċéad duais, agus Séamus Claindiolúin ó Innis, an dara duais. Fuair cúigear eile árd-ṁolaḋ.

---

## Iomaiḋeaċt XXVIII.

Aṁránuiḋeaċt aonair. Mná. An ġábail is fearr ar aṁrán Ġaeḋilge. An ċéad duais, £2; an dara duais, £1. Iomaiḋṫeóir is fiċe. Maiġréad Ní Annagáin ó Ḋúngarḃain, do fuair an ċéad duais, agus roinneaḋ an dara duais idir Lile Ní Ḟoġlaḋa agus Inġean an Néiliúraiġ ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ. Fuair cúigear eile árd-ṁolaḋ.

---

## Iomaiḋeaċt XXIX.

Aṁránuiḋeaċt aonair. An t-aos óg. Duais £1. Fuair P. Mac Orgáin ó Scoil Artáin le hais Ḃaile Áṫa Cliaṫ í. D'árd-ṁolaḋ Maiġréad Ní Ḋubagáin ó Ḃaile Áṫa Cliaṫ. Ceiṫre duine ḋéag d'iomaiḋṫeóiriḃ.

---

## Iomaiḋeaċt XXX.

Glór ceaṫrair. An ċéad duais £4; an dara duais £2. Is iad Mac Uí Ċonaill, an Grámaċ, an Breaṫnaċ agus MagṠaṁráin do ḃuaiḋ an ċéad ċeann; agus an Ceaṫrar Ceileaḃra an dara ceann. Ceiṫre ceaṫrair ag iomaiḋeaċt.

---

## Iomaiḋeaċt XXXI.

Cóir fear agus ban fásta. An ċéad duais £5; an dara duais £3. Dá ċóir ag iomaiḋeaċt. Tugaḋ an ċéad duais do ċóir an Ċumainn Ċeiltiġ.

---

## Iomaiḋeaċt XXXII.

Cóir scoile. An ċéad duais £5; an dara duais £3. Ceiṫre cóir ag iomaiḋeaċt. Fuair cóir Scoile Ban Riaġalta na Toirbirte, Cnoc Ṡeóirse, Baile Áṫa Cliaṫ an ċéad duais; agus cóir Scoile na mBráiṫreaċ Sráid Singe, Baile Áṫa Cliaṫ an dara duais.

---

## Iomaiḋeaċt XXXIII.

Rinnce. Port dúbalta agus cor. An ċéad duais £2; an dara duais £1. Sé ḋuine ḋéag d'iomaiḋṫeóiriḃ. Ḃuaiḋ Seóraṁ Ó hAilpín, ó Luimneaċ an ċéad duais; agus roinneaḋ an dara duais idirṠeaġán Ó Breasail ó Ḃéal Feirsde agus Séamus Mac an Ḃáird ó Oileán Toraiḋ.

## Iomaiḋeaċt XXXIV.

Corn-píopa Gaeḋealaċ. An ċéad duais, £2, agus ḃuaiḋ Seórsaṁ O hAilpín, ó Luimneaċ í. An dara duais, £1, agus fuair Seaġán O Ḃreasail, ó Ḃéal Feirsde í. Cúig duine déag d'iomaiḋṫeóiriḃ.

---

## Iomaiḋeaċt XXXIVa.

Port dúbalta agus cor le haġaiḋ ban. An ċéad duais, £2; an dara duais, £1. Tugaḋ an ċéad duais do Ṫoiréis Ní Ailpín, ó Luimneaċ. Cúigear iomaiḋṫeóirí.

---

## Iomaiḋeaċt XXXV.

An ġabáil is fearr d'ḟonnaiḃ Gaeḋealaċa nár cuireaḋ i gcló riaṁ ar ḃeiḋlín nó ar ṗíb. An ċéad duais, £2; an dara duais, £1. Cúig iomaiḋṫeóirí déag ar ḟiċid. Níor bronnaḋ éan-duais san iomaiḋeaċt so.

---

## Iomaiḋeaċt XXXVI.

An gréas crutaireaċta is fearr. An ċéad duais, £5; an dara duais, £3; an tríoṁaḋ duais, £1. Beirt iomaiḋṫeóirí. Tugaḋ an ċéad duais do'n ṁnaoi uasail Siuḃán Frí, ó Ḋún Laoġaire.

---

## Iomaiḋeaċt XXXVII.

An gréas píobaireaċta is fearr ar ṗíp aonta na hÉireann. An ċéad duais, £5; an dara duais, £3; an tríoṁaḋ duais, £1. Aon duine déag is fiċe d'iomaiḋṫeóiriḃ. Fuair Máirtín O Raġallaiġ, ó Ġaillim, an ċéad duais; Ceallaċ Mac Oireaċtaiġ, ó'n Nua-ċonġḃáil, an dara duais; Mac an Ḃáird, ó Ḋroiċead Áṫa, an tríoṁaḋ ceann; agus ceaṫrar eile árd-ṁolaḋ.

---

## Iomaiḋeaċt XXXVIIa.

An Seanrúir is fearr le haġaiḋ ṗíbe aonta na hÉireann, do cumaḋ taoḃ istiġ de ḃliaḋain. An duais, trí gini. Is é an Doċtúir Sincláir De Ḃuiṫe do ḃronn an duais seo. Triúr iomaiḋṫeóirí. Mac Uí Ṁaolaiġ, ó Ḃéal Feirsde, do ḃuaiḋ í.

---

## An Ġaeḋilg ins na Scolaiḃ Náisiúnta.

38.—Corn óir Liam Uí Ḃriain le ḃeiṫ buaiḋte ag an Máiġistir Scoile ḟeólfaḋ an uiṁir is mó leanḃaí go buaḋaċ tríd an scrúduġaḋ i nGaeḋilg, i gcaiṫeaṁ na bliaḋna darab críoċ Mí Ṁeaḋóin an Foġmair

1900. Caiṫfiḋ Máiġistir an corn do ḃuaḋċant trí huaire sular leis féin é. Is iad so na Máiġistrí do ḃuaiḋ ċeana é :—

An tOireaċtas 1898. Pádraig O Murċaḋa, Scoil Ḃaile na Cille, le hais Ċaṫair Saiḋḃín i gCo. Ċiarruiḋe.

An tOireaċtas 1899. Seaġán hicson, Scoil Árd-ṁóir, Lios Póil, Daingean Uí Ċúis, i gCo. Ċiarruiḋe.

An tOireaċtas 1900. Taḋg O Scanaill, Scoil Ḃéal Áṫa an Ġaorṫaiḋ i gCo. Corcaiġe.

An tOireaċtas 1901. Níor ḃ'éidir an Corn do ḃronnaḋ do réir na sean-riaġlaċ mar ḃí an Bord Náisiúnta tar éis cur suas díoḃ. D'innseadar áṁ gur ḃ'é Taḋg O Scanaill an Múinteóir Gaeḋilge do ḃ'fearr i gcaiṫeaṁ na bliaḋna roiṁe sin. Tugaḋ an Corn do Ṫaḋg.

39.—Bonn óir an Ċliaḃraiġ. Bronntar an bonn so gaċ éin-ḃliaḋain ar an Máiġistir Scoile ṡeólas an uiṁir is mó leanḃaí go buaḋaċ tríd an scrúduġaḋ i nGaeḋilg, i gcaiṫeaṁ na bliaḋna darab críoċ Mí Meaḋóin an Foġṁair, 1900, do réir an méid leanḃaí san scoil ion-áirṁṫe ċum dul fá scrúduġaḋ, .i. leanḃaí an ċúigṁaḋ leaḃair agus an séaṁaḋ leaḃair. Níor bronnaḋ an duais seo i n-éan-ċor mar gur ṫeip ar luċt ċomairle an Oireaċtais fios cruinn d'ḟaġáil ó'n mBórd Náisiúnta, ⁊ dá ḃriġ sin níor ḃ'éidir a ḋéanaṁ amaċ cia ṫuill í.

40.—Duaiseanna an Ċliaḃraiġ. Bronntar gaċ bliaḋain trí duaiseanna leaḃar ar an triúr scolairí is fearr i ngaċ scoil i nÉirinn 'n-a ḃfuil an Ġaeḋilg dá múineaḋ. An Máiġistir do ḋéanaṁ scrúduġaḋ orṫa, agus ainmneaċa an trír is fearr do ċur go dtí Rúnuiḋe an Oireaċtais, roiṁ lá deiriḋ an Ṁárta. Ḃí scrúduġaḋ i suas le ceiṫre fiċid scoil, agus cuireaḋ trí leaḃair ag triall ar gaċ sgoil díoḃ súd. Seo cunntas orṫa :—

## An méid scoileann i ngaċ condae fé leiṫ i nÉirinn do fuair "Duaiseanna an Ċliaḃraiġ," ⁊ an méid duaiseann do cuireaḋ go dtí gaċ condae díoḃ.

| Uiṁir. | Condae. | Scoileanna. | Duaiseanna. |
|---|---|---|---|
| 1 | Gailliṁ ... ... ... | 21 | 62 |
| 2 | Corcaiġ ... ... ... | 17 | 53 |
| 3 | Ciarruiḋe ... ... ... | 14 | 42 |
| 4 | Muiġ Eo ... ... ... | 7 | 21 |
| 5 | Portláirge ... ... ... | 3 | 9 |
| 6 | Clár ... ... ... ... | 2 | 8 |
| 7 | Dún na nGall ... ... ... | 2 | 6 |
| 8 | Muinneaċán ... ... ... | 2 | 6 |
| 9 | Iar-Ṁiḋe ... ... ... | 1 | 4 |
| 10 | Loċ gCarmain ... ... ... | 1 | 4 |
| 11 | Tiobraid Árann ... ... ... | 1 | 3 |
| 12 | Luimneaċ ... ... ... | 1 | 3 |
| 13 | Árd Maċa ... ... ... | 1 | 3 |
| 14 | Luġaiḋ ... ... ... ... | 1 | 3 |
| | An cóiṁreaṁ ... ... | 74 | 227 |

# An tOireaċtas, 1901.

## ADJUDICATIONS, CRITICISMS, MARKS, ETC.

### COMPETITION 1.

No award. Matter too meagre.

### COMPETITION 2.

COMPETITORS FOR THE *WEEKLY FREEMAN* PRIZE.

I.—8 Stories.

| Author. | Title of Story. | Marks out of 100. |
|---|---|---|
| 1. Cúċulainn, ... ... | "An píobaire Gaeḋealaċ," ... | 85 |
| 2. Carabat bán, ... ... | "Na buaċaillí bána," ... ... | 73 |
| 3. Leastar Leasaiḋe, ... | "Dúnṁarḃuġaḋ an tSagairt," | 65 |
| 4. Finnéigeas na Bóinne, ... | "Séamas Crón," ... ... ... | 55 |
| 5. Croċán, ... ... ... | "Pádraic Mór is Máire Buiḋe," | 45 |
| 6. Connaċtaċ Fíor, ... ... | "Seanḃean an Ġleanna," ... | 45 |
| 7. Eiḋean, ... ... ... | "Ins an gCoill," ... ... ... | 45 |
| 8. Buaċaill na Tuaiṫe, ... | "Lá Steaṗáin," ... ... ... | 30 |

II.—3 Historical Essays.

| | | |
|---|---|---|
| 1. Dál gCais. ... ... ... | "Caṫ Cluana Tairḃ," ... ... | 95 |
| 2. Gleann Mín, ... ... | "Aimsir Aoḋagáin Uí Raṫaille," | 75 |
| 3 Taḋg na Tuinne, ... ... | "Seaġán Ruaḋ an Ġaorṫaiḋ," ... | 60 |

### III.—6 Descriptions of Irish Scenery.

| | | |
|---|---|---|
| 1. Cos fe Ċrios, ... ... | "Baill seirce na h-Éireann," ... | 75 |
| 2. Donn Fírinne, ... ... | "Cill Áirne," ... ... ... | 65 |
| 3. Bruaċ na Laoi, ... ... | "Aḃa na Laoi," ... ... ... | 60 |
| 4. Donnċaḋ Fada, ... ... | "Ball álainn in Éirinn," ... | 50 |
| 5 Eiḋean, ... ... ... | "Caisleán Ḃaile na Leacan," ... | 50 |
| 6. Eiḃlín a Leanḃ, ... ... | "Áiteanna Áilne," ... ... | 45 |

### IV.—2 Moral Essays.

| | | |
|---|---|---|
| 1. Árd-ollaṁ, ... ... | "Dóċas," ... ... ... ... | 90 |
| 2. Conċuḃar, ... ... ... | "Léiġeas gaċ ḃróin Coṁráḋ," ... | 50 |

## REPORT ON THE COMPETITION

FOR THE

## *WEEKLY FREEMAN* PRIZES.

Nineteen compositions were sent in for these prizes, consisting of *eight stories, three historical essays, six descriptions of Irish Scenery*, and *two Moral essays*. All show a great improvement in style on the Oireachtas papers of a few years ago.

Of the *eight stories*, the best must be considered that of Cúċulainn with his píobaire Gaeḋealaċ.

Of the three *historical essays*, the splendid paper of Dál gCais on the Battle of Clontarf is by far the best.

Of the *descriptions of scenery*—though the subject is comparatively easy and the language highly adapted for such descriptions—none stand very high, though some show great promise; the best undoubtedly being that of Cos fe Ċrios, who for his baill seirce na hÉireann gained 75 per cent. of the marks.

Of the two *Moral essays*, that of Árd-ollaṁ, who took Dóċas (Hope) for his subject, though short—is of great merit both for its style and genera correctness.

The highest percentage of marks has been gained by Dál gCais, who took 95 out of the 100; but as a story should take precedence of a historical essay for its originality, the three winning essays should be those of :—

| | | |
|---|---|---|
| For First Prize—Cúċulainn, | 85 per cent. | |
| „ Second Prize—Dál gCais, | 95 | „ |
| „ Third Prize—Árd-ollaṁ, | 90 | „ |

## COMPETITION 3.

FIFTEEN PAPERS.

1. "An Páisdín Fionn" Recommended for the first prize. It is more distinctly original than the others, and is a good paper and correctly written.
2. "Bóṫar Buiḋe." Though very short, might get the second prize. It is good and correct.
3. "Bean Feasa ó Uíḃ Laoġaire." Is good, idiomatic, and original, and failing No. 2 might get the second prize. Some incorrect forms are used.
4. "Seón Duḃ." This, though poorly turned out, is fairly good as a composition, and takes a new line. Some incorrect forms.
5. "Gleann na Linn." Is the longest and is fairly well written, hopeful, and patriotic, but somewhat rambling.
6. "Eiḃlín a Leanḃ." Good, and takes an original line.
7. "Díoṁsaiġ." Good; looks like a translation.
8. "Ċum Dé ⁊ mo Ṫíre." Good; very clearly written.
9. "Ċum Glóire Dé ⁊ Onóra na hÉireann." Good; neatly written.

   Nos. 7, 8, and 9 (8 and 9 at any rate) have had a common original.
10. "Codlaḋ go headaraṫ." Fairly good; some incorrect words.
11. "Éireannaċ." Fairly good.
12. "Diarmuid O Donnċaḋa." Fair; rather inexact.
13. "Lám Dearg Abú." Much the same.
14. "Diarmuid O Duiḃne." Alike, but poorer.

    These three run on somewhat similar lines, and may have worked together.
15. "O an 'Páisdín.'" Poor, and badly spelled; strong against machinery.

## COMPETITION 4.

Competitors under 16 who three years ago could not read, write or speak Irish:—

COMPETITION 4.—ESSAYS ON "HAYMAKING."

| Author. | Title of Essay. | Marks out of 100. |
|---|---|---|
| 1. Muiṁneaċ Óg, ... ... ... | "Déanaṁ Féir," ... ... | 80 |
| 2. Seaġán Geal, ... ... ... | " | 75 |
| 3. Muineaċán, ... ... ... | " | 60 |
| 4. Eiḋean, ... ... ... ... | " | 58 |
| 5. Eiḃlín a Stóir, ... ... ... | " | 50 |
| 6. Abú, ... ... ... ... | " | 50 |
| 7. An Ċuaċ, ... ... ... | " | 50 |
| 8. Seaġán ó Duiḃir an Ġleanna, | " | 45 |
| 9. Éire go Bráṫ, ... ... ... | " | 45 |
| 10. Dún Laoġaire, ... ... ... | " | 45 |
| 11. Cuisle mo Ċroiḋe, ... ... | " | 40 |

## REPORT

on Junior Competition on "Haymaking" for writers under 16 who could not read, write, or speak Irish three years ago.

Eleven papers were sent in by these Juniors. The Competition was a very interesting one, and the results are very striking. The best little essay, considering everything, is that of Muimneac Óg who gained 80 per cent of the marks, and is recommended for the first prize.

The second best, that of Seaġán Geal, is little inferior to the first. They are both surprising instances of how soon and how *naturally* Irish youths, with study and good teaching can learn correct and idiomatic Irish. The two winning essays could hardly be better if written by youths who had spoken Irish from childhood.

Of the other papers, a few show much promise. Some three or four, however, are but attempts to translate some lesson on "Haymaking" in their School books—the subject being a likely one. It matters little as none of them were well done. The most original essays happen to be the best in every possible way.

## COMPETITION 5.

| | |
|---|---|
| Donn Firinne, . . . . . | 80 marks |
| Eiblín Óg, . . . . . | 50 ,, |

AWARD.

Prize £5—Donn Firinne.

COMMENT.

The subject was not well treated by either competitor. Both gave an abstract of the political history of Ireland instead of an account of the social condition of the people, to which they only allude for the most part incidentally. A collection of apposite quotations from the Irish poets of the 18th century would have thrown a much clearer light on the actual lives of the mass of the people than any array of political facts and laws. The laws of the time presumed that a genuine Irishman did not exist, but the literature of the people proves that in spite of the most adverse political and religious conditions the country was full of a distinct and powerful national life, the manifestations of which are quite ignored in the essays for this competition. Donn Firinne has made up his materials, such as they are, into a piece of very good Irish writing, but his history is not always accurate in its particulars.

## COMPETITION 6.

The compositions under No. 6 were all good, but they adhered generally too closely to the old texts, and hence were somewhat stiff, and without the easy flow and variety found in the prose of the "Claidheamh Soluis" and *Gaelic Journal*. The writers omit the emphatic suffixes which figure so conspicuously in Keating and other good writers, and also omit to give variety

On the motion of Dr. Lynch, Ballyvourney, seconded by Mr. D. Galvin, the secretary's report was adopted.

On the motion of Mr. P. H. Pearse, seconded by Rev. J. O'Donovan, Loughrea, the report of the Publication Committee was adopted.

Mr. Concannon, organiser, made a report of his experiences as organiser in the South of Ireland, and recently in Donegal.

The report was adopted on the motion of Mr. J. J. Doyle, Derry, seconded by Mr. Hugh Law, Marble Hill, Donegal, who stated that the visit of Mr. Concannon had aroused great enthusiasm in the north.

Mr. S. J. Barrett, the Hon. Treasurer, submitted the annual financial statement, which, on the motion of the Rev. T. P. O'Nowlan, S.J., was adopted.

The Congress considered the arrangements for the Oireachtas for 1902, and it was decided to hold it in Dublin as near the 1st May as may be found convenient.

The appointment of adjudicators for next year's Oireachtas was left to the Executive Committee.

On the motion of Mr. D. Foley (Belfast), a resolution was passed urging the managers of schools to introduce bi-lingual education at once.

The question of issuing diplomas for proficiency in Irish was urged upon the Executive.

Mr. O'Donnell's suggestion with reference to the establishment of summer schools for the teaching of Irish was next discussed. A letter on the subject was read from Mr. Boland, M.P. The following resolution was passed:—"That we recommend the establishment under the Gaelic League, as soon as possible, of summer schools in convenient centres for the purpose of training teachers of Irish,"

On the suggestion of Mr. Pearse, it was recommended that additional organisers should be appointed to co-operate with Mr. Concannon. A number of proposed amendments to the Constitution of the League was then discussed, but no material change was made.

Dr. Hyde was re-elected President. Rev. Dr. O'Hickey and Rev. P. O'Leary, P.P., Castlelyons, were re-elected Vice-Presidents.

A resolution of sympathy with the relatives of the late Mr. William Rooney was passed on the motion of Mr. Barrett, Manchester, seconded by Rev. Father Anderson, O.S.A.

The election of the Executive Committee resulted as follows:—J. MacNeill, B.A., 71 votes; J. H. Lloyd and P. Archer, 63 votes each; T. O'Donoghue, 62 votes; S. J. Barrett, 54 votes; Miss A. O'Farrelly, M.A., 50 votes; J. St. C. Boyd, M.D., and P. H. Pearse, 46 votes each; Miss Borthwick, 45 votes; G. A. Moonan, 44 votes; D. O'Lehane, 43 votes; J. Sweetman and E. O'Neill, 42 votes each; F. McCollum, 39 votes; Michael O'Sullivan, 37 votes.



Imteaċta an Oireaċtais,

# 1901.

Leaḃar II.

Comórtas XIV. Sean-sgéalaiḋeaċt.

Cuid IV.

# An tÉinín Órḋa

agus sgéalta eile

.i.

Oċt sgéalta ó'n Ṁumain.

Seosaṁ Laoide

do ċuir i n-eagar.

"Nár ṁór a' sgropal é, puiḋín ċoṁ ceólṁar?"—L. 21.




Clóḋanna Teo;
Ar n-a ċur amaċ
do
Connraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1910.

Sgilling, glan.

"Is é críoċ an sgéil é gur ṫáinig an ċéad ċolúr anuas ar ġualainn Ṡéumais agus an dara colúr ar ġualainn Ṫaiḋg."—L. 23.

Imṫeaċta an Oireaċtais,

# 1901.

Leaḃar II.

Comórtas XIV. Sean-sgéalaiḋeaċt.

Cuid IV.

# An tÉinín Órḋa

agus sgéalta eile

.i.

Oċt sgéalta ó'n Muṁain.

## Seosaṁ Laoide

do ċuir i n-eagar.

"Nár ṁór a' sgropal é, puidín ċoṁ ceólṁar?"—l. 21.




Clóḋanna Teo:
Ar n-a ċur amaċ
do
Connraḋ na Gaeḋilge,
i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1910.

# RÉAṀRÁḊ.

Oċt sgéalta ó'n Muṁain atá sa leabar so. Dá rud is féidir a ráḋ 'na dtaoḃ, .i., 1°: ní hionann ceanntar dóiḃ uile; 2°: ní hionann ceart dóiḃ uile.

Tráċtaimís (ní "cursíosáil" baḋ déanta dúinn) ar an dá ṗunc so.

1°: Ó Ḋoire an Ċuilinn i n-aice Ṡráide an Ṁuilinn i Músgraiġe Ó bFloinn is eaḋ ṫáinig na ceiṫre sgéalta atá i dtosaċ an leabair .i. a bfuil ó leaṫanaċ a I go dtí leaṫanaċ a 18 (tá an áit féin síos ar an leaṫanaċ soin). Ó Ċorca Ḋuibne ṫáinig na trí sgéalta atá 'na ndiaiḋ sin, .i., a bfuil ó leaṫanaċ a 19 go dtí leaṫanaċ a 60 (tá "Sliaḃ Mis," .i., ainm an tsléibe móir atá i nDuiḃniḃ, le n-a léiġeaḋ ann). Is dóċa gur i gContae Ċorcaiġe do cuireaḋ i sgríḃinn an sgéal deireannaċ, .i., a bfuil ó leaṫanaċ a 61 go dtí leaṫanaċ a 68.

2°: Caiṫfimíd na sgéalta do roinnt mar so, (a) an méid do cuireaḋ síos 'na gceart ó'n aiṫrisceoir, .i., a bfuil idir na leaṫanaiġ 1–18 agus 61–68; (b) an méid do loiteaḋ nuair a bíoṫar 'gá gcur síos; .i., a bfuil idir na leaṫanaiġ 19–51; (c) aon ċeann aṁáin do cuireaḋ as an mBéarla i nGaeḋilg agus rian teangan na nGall ar gaċ aon leaṫanaċ de, .i., ll. 52–60.

Fillimís ar 2° (b) anois. Is dóiġ linn féin gur innis an sgéalaiḋe an dá ṡeansgéal i gceart. Ní fuláir nó do innis. An té do sgríoḃ iad, áṁṫaċ, ní raiḃ ann, dom' ṫuairim-se, aċt Gaeḋilgeoir óg nár ċuir aon truim i gceart ná i gcruinneas. Do ċuir sé ráḋteaċais ionnta ná baineann le canaṁaint na háite, .i., naċ mbeurfamaois, ⁊rl. Ṫairis sin, do ċuir sé caint ins "an éinín Órḋa" ná táinig ċúige a béal an aiṫrisceora. Féaċtar ar l. a 28: "Ċroiṫ sé a ḋorn: 'A ṁéidris, ⁊rl." Deir "An Seabaċ" "melodrama!" agus táim-se ar aon ḟocal leis. Is léir as soin go raiḃ "Sliaḃ Mis" taṫuiġteaċ le sgéaltaiḃ Béarla na novelettes, agus gur ṡaoil sé, dá ndéanfaḋ sé aiṫris orta, go mb' ḟeárrde innsint an sgéil é. Naċ é bí dall uirṫi sin?

Maidir le 2° (c), ġeoḃfar tráċt air ins an Tagra. Tá an sgéal soin Gaeḋealaċ go maiṫ, aċt tá mórán de'n ċaint lán-Ġallda. Níor ṫuig "Sliaḃ Mis" cad is tionntóḋ ann.

D'éis an oiread sain loċta d'ḟaġáil ar na sgéaltaiḃ, tráċtaimís ar beagán maiṫeasa atá i sgéal aca. Is é sgéal is fearr díoḃ ar fad "An tÉinín Órḋa," .i., an ceann gur cuireaḋ an "melodrama" ann ó láiṁ an sgríḃneora, dar linn féin. Ní dóiġ linn gur cuireaḋ a leiṫéid i gcló riaṁ roiṁe seo, i nGaeḋilg na hÉireann aċt go háiriġṫe. Tá innsint ṁaiṫ ar an sgéal soin ag Gaeḋealaiḃ Alban agus é fá ċló aca

le fada. "Coinneach Buidhe" do-ḃeiriḋ siúḋ air. Cá hionġnaḋ ḋúinn ainm ár n-innsinte féin air do ṫoġaḋ mar ṫeideal do'n leaḃar so? Is mór an truaġ gur loiteaḋ é. Ní ḟeicimíḋ fiú caiṫréime nó córuiġṫe caṫa an ṁuir-ṫaistil ann .i., "Ḃí an long ag treaḃaḋ na fairrge s nne fuaire go tulcanta talcanta falcanta fionna-ruaḋ, ⁊rl.", cé go raḃṫar ar fairrge fá ḋó! Sin lúb ar lár ó láiṁ "Ṡléiḃe Mis," agus í go héaċtaċ ar fad, cé nár ḃ'ḟuláir leis a ċuid "melodrama" féin do ċur isteaċ ann gan ċuireaḋ gan iarraiḋ! Á! ba ċaillte an ṁaise aige é!

Aċt ní beag soin. Sgéal ṫaistil ḋúinn feasta. Do ṡaoilear nár ċeart daṁ-sa beiṫ ag tromaiḋeaċt ar na trí sgéaltaiḃ ó Ċorca Ḋuiḃne i n-iongnais breiṫeaṁnais Duiḃniġ éigin orṫa. Sin é an fáṫ gur iarras ar "An Seabac" iad do léiġeaḋ ḋam. Do rinne seisean rud orm agus táim an-buiḋeaċ de mar ġeall air sin. Má's dian do ṡaoilear-sa beiṫ orṫa, ba ḋá ḋéine eisean ná mise.

B'ḟéidir go ḃfiafróċaiḋe ḋíom cad é an fáṫ nár aṫruiġeas na focail go raiḃ loċt againn orṫa. Fóiríor dóiġte, adeirim-se, tá dream daoine ann, naċ maiṫ leó go gcuirfiḋe aon aṫruġaḋ sa rud do sgríoḃaḋ ó ḃéalaiṫris na seandaoine, bíoḋ is nár cuireaḋ síos i gceart é, do réir ár dtuairime féin. Má léiġid siad an leaḃar so go cruinn, b'ḟéidir go dtiocfaḋ malairt ṁeasa ḋóiḃ feasta.

SEOSAṀ LAOIDE.

I mBuaile na Gréine ḋam,
I bPáirc Ṫiġe Lorgán,
I nUíḃ Briuin Ċualann,
An dara lá fiċead de'n Abrán, 1910.

# Clár Inṁeaḋónaiġe.

"Buiḋeaċas le Dia," ar sé; "tá mo ċlampar ar fad ḋíom anois, ní fuláir."—L. 29.

# Sgéal Dearg Mac Deirg agus Mac Rí Éireann.

I n-aimsir na féile agus na flúirse, do ṁair rí i n-Éirinn fad ó darab ainm do Rí na Réime. Do ḃí aon ṁac aṁáin aige, agus tar éis ḃáis do'n sean-rí do ḟág sé an ríoġaċt go léir ag an mac. Nuair do aosuiġ an bioránaċ mic suas, do ṗós sé ḋó féin, níḋ náċ iongnaḋ. Nuair do ṫáinig an t-am ṫáinig an ċlann. Rugaḋ mac do, is buḋ ṁór go léir é lúṫġáir agus áṫas an aṫar. Ċuir sé fios ar ḋáréag ban coiṁḋeaċt ċum aire do ṫaḃairt do i gcóṁair na hoiḋċe. Geallaim ḋuit ná raiḃ aon easbaḋ snaoise 'ná tobac orṫa, agus ní gan braonaċa biotáille do ḃíodar leis. Ċeap an rí fanaṁaint 'na ḃfoċair go maidin ar eagla go dtaḃarfaidís aon ḟaillíġe san leanḃ, aċt do áitíġeadar air dul do ċodlaḋ is go dtaḃarfaidís féin toġa aire do'n leanḃ sain go maidin. Ḃí an rí boċt ċóṁ símpliḋe is gur ḋein sé rud orṫa.

Timċeall uair an ṁeaḋóin oiḋċe, do ṫuit bean 'na codlaḋ 's is ró-ġairid gur ṫuit an uile ċeann riaṁ aco na dtrom-ṡuan, gur dóiġ liom go raċaḋ sé de ṫrúmpa an Árd-aingil iad do ḋúiseaċt. Gan stad 'na ḋiaiḋ ṫáinig Dearg Mac Deirg ó'n nDoṁan Ṫoir, is ċuir sé a ċrúca anuas tríd an simné agus sgiob sé an leanḃ as an gcliaḃán leis, is ṫóg sé leis d'á ċúirt féin é.

Nuair do ḋúisiġ na mná ar maidin, do ḟéaċ ceann aco 'san gcliaḃán, is dar ndóiġ ḃí sain fuar folaṁ rómpa. Buḋ ġairid gur ċuadar i mullaiġiḃ a ċéile de ḋeasgaiḃ an leinḃ. Bean aco d'a rád gurḃ' í a leitéid seo sé ndeár é, is ise d'á ráḋ go dána nárḃ' í. 'Sé an ḃruiġean is an gleo do ḋúisiġ an rí ar maidin. Dob' éigean do éirġe as a leabaiḋ agus iad do ċosaint ar a ċéile. Nuair a fuair sé amac fáṫ na bruiġne, ní hiad na mná buḋ ċúram leis aċt a leanḃ. Do ṫug sé a ṁóide, dá dtárlóċaḋ a leitéid arís ċuige, go dtaḃarfaḋ sé féin aire ḋó.

I gcionn bliaḋna nó mar sin do rugaḋ mac óg eile ḋó, is ċuir sé fios ar aṫarruġaḋ ban seaċas an ċéad uair. Ḃí an rí lán-ċeapaiġṫe ar fanaṁaint suas i n-éinfeaċt

leó, aċt duḃairt na mná nárḃ' ionann dóiḃ féin agus [do] na mná eile, go mbeaḋ an leanḃ sain saor sábálta aco féin do ar maidin. Doḃ' ḟada i n-aon-ċor gur ġéill an rí dóiḃ, is ċuaiḋ sé 'san leabaiḋ 'sa deire ṫiar ṫall. Ḃí na mná so ċóṁ feistiġṫe leis an gcuid eile, ní raiḃ easbaḋ tobac ná biotáille orṫa. Nuair a ḃí deire na cainte déanta aco, do ṫuiteadar go léir i ndiaiḋ ar ndiaiḋ 'na gcodlaḋ, dálta na muintire eile. Do ṫáinig Dearg Mac Deirg is sgiob sé leis an leanḃ tríd an simné is ṫóg sé leis d'á ċúirt féin é. Dá mbeaḋ na mná 'na ndúiseaċt, ní ḃeaḋ caoi aco an leanḃ do ḟaoraḋ uaiḋ. Níor ḃ'aon ualaċ leis ríúd na mná do ṫógaint leis i dteannta an leinḃ, mar a ċífear ar ball.

Ar ḃreacaḋ an lae ar maidin do ḋúisiġ na mná, is do ṁoṫuiġeadar an leanḃ uaṫa. Geallaim ḋuit nár ḃruiġean ná cómrac buḋ ċúram leó; ċúḃadar ċúca, níḋ nár loċt orṫa, mar do ḃí ḟios aco cad do ḃí 'na gcómair. Ní ró-ḟada gur éiriġ an rí, is nuair do ċonnaic sé ná raiḃ gíocs ná míocs asta, ḃí a ḟios aige go raiḃ rud éigin bun ós cionn. Do ḟiafruiġ sé ḋíoḃ cadé fáṫ an duaircis. Do ḟreagradar é go neaṁḟonnṁar, is duḃradar leis ná raiḃ aon tuairisg ar an leanḃ aco. Is beag ná gur ṫuit an rí i luige, nuair do ċualaiḋ sé an sgéal. Nuair do ṫáinig sé ċuige féin do ṫug sé a ṁóide go siúḃlóċaḋ sé an doṁan fá ṫrí go ḃfaġaḋ sé gaisgíḋiġ éigin do ċosnóċaḋ a ċlann do. Do ṫug sé fógraḋ do na mnáiḃ gan teaċt 'na ġoire 'ná na ġaoḃar a ṫuilleaḋ.

Go moċ ar maidin i mbáireaċ do éiriġ an rí, is do nig sé a láṁa 's a aġaiḋ, do ḟéaċ sé soir ó ḋeas is do iarr sé cabair is trócaire ar Ḋia, nó, marar iarr, do leog do.

Duḃairt sé ná fillfeaḋ sé riaṁ ná ċoiḋċe go mbuailfeaḋ laoċa éigin uime do raċaḋ 'na ṡeirḃís. Ṫiomáin sé leis tríd an dtír is ná feadair sé cá raiḃ a ṫriall. Ag déanaṁ amaċ ar roṫ an tráṫnóna ċasaḋ isteaċ i ngleann uaigneaċ é, agus i lár an ġleanna sain ḃí loċ álainn.

Ḃuail sé móir-ṫimċeall na loiċe, aċt níor ḋeaċaiḋ sé ró-ḟada nuair do ċonnaic sé dáréag buaċaillíḋe 'na gcodlaḋ go sáṁ ar imeall na loiċe. Ḋein sé sé n-a ngéin, is ṗrioc sé le n-a ċois duine aco, is ṫógadar go léir a gceann. Do ḟiafruiġ sé ḋíoḃ go séiṁ cad é an sagas daoine iad. Dúḃradar leis gur ḋáréag dearḃráṫar iad, do ḃí ag lorg oibre, is gur ṡíneadar annso ċum a dtuirse do ċur ḋíoḃ. Do ḟiafruiġ sé ḋíoḃ, cad

iad na tréiṫe do ḃí ionnta, is do innseadar do mar leanas :—

"Seaḋ," ars' an ċéad ḟear, "Neart is ainm dóṁ-sa agus níl an rud sain ar ḋruim an doṁain, dá ḃfaġainn greim air, ná go gcoimeádfainn é."

"Greim Conġaḃála 'seaḋ m'ainm-se," ars' an dara fear, "is níl níḋ ar biṫ d'á ḃfaġainn crúca air ná go dtaḃarfainn liom é, aċt amáin go gcoimeádfaḋ mo ḋearḃráṫair Neart mé."

"Tóin-ṗleasg is ainm dom-sa," ars' an tríoṁaḋ fear, "is dá ḃfaġainn suiḋe fúm ar an dtalaṁ, níl an gléas gaile sin is tréine do ḋéanfaḋ mi ḃogaḋ."

"Fear Saiġead agus Boġa 'seaḋ mise," ars' an ceaṫraṁaḋ fear, "níl níḋ d'a gcaiṫim leis ná millim leis an gcéad urċar."

"Biṫeaṁnaċ 'seaḋ mise," ars' an cúigeaḋ fear, "is ní raċaḋ níḋ ḋíom gan goid."

"Fear Feasa 'seaḋ mise," ars' an seiseaḋ fear, "is atá fios gac uile níḋ agam."

"Cluas le hÉisteaċt 'seaḋ mise," ars' an ṡeaċtṁaḋ fear, "is cluinim an féar ag fás 'san Doṁan Ṫoir, agus mé san Doṁan Ṫiar."

"Fear an Dá Ṁaide 'seaḋ mise," ars' an t-oċtṁaḋ fear, "agus ar ṗrap na súl do ḋéanfainn bád do ḃeaḋ ċóṁ mear leis an ngaoiṫ."

"Drapadóir 'seaḋ mise," ars' an naoṁaḋ fear, "is dá mbeaḋ caisleán ó'n dtalaṁ go dtí an spéir, do raċainn 'na ḃuaic."

"Fear Baluiġṫe Cur 'seaḋ mise," ars' an deiċṁeaḋ fear, "is ċuirfinn baluiṫe ar muir ċóṁ maiṫ leis an dtalaṁ tirim."

"Bádóir 'seaḋ mise," ars' an t-aonṁaḋ fear déag, "is ṡéolfainn bád cóṁ mear sain go mbéarfainn ar an ngaoiṫ do ḃeaḋ róṁam is ní ḃéarfaḋ an ġaoṫ do ḃeaḋ am' ḋiaiḋ orm."

"Draoiṫeadóir 'seaḋ mise," ars' an dara fear déag, "is do ḟéadfainn draoiḋeaċt do ċur mór-tímċeall mo ḋearḃráiṫreaċa i gcás nár ḃféidir iad do ḟeicsint."

"Is iad díreaċ ḃur leiṫéidí do ṫeastuiġeann uaim go cruaiḋ, is dá raċaḋ siḃ liom, do ṫaḃarfainn ḃur dtuarastal díḃ go dian-ṁaiṫ," ars' an rí.

"'Sé is fearr 'ná ċéile," ar siad, "is ḃeimís sásta go leór agus ár gcoṫuġaḋ do ḟaġáil."

Do innis-sé dóiḃ fáṫ a ċúrsa ó ṫosaċ go deire, is réiḋtiġ sé leó ar an láṫair sin, go ceann lae agus lán-ḃliaḋna. Ṫug sé leis d'á ċúirt iad is ní raiḃ aon níḋ le déanaṁ aco aċt ḃeiṫ ag súḃlóid móir-tímċeall na cúirte. Ḃí mar sin go ceann bliaḋna is ṫárluiġ go háḋṁarac go rugaḋ mac eile do'n rí. Ar ṫuitim na hoiḋċe do ċnuasnuiġ gasra ḟean-ḃan isteaċ ag féaċaint an leinḃ agus cionnus do ḃí an ṁáṫair; ṫoluiġeadar fanaṁaint aco i gcóṁair na hoiḋċe mar ċuideaċta, is do ḟanadar ċóṁ maiṫ. Do ḟógair an rí ar an dáréag dearḃráṫar gan aon ḟailliġe do ṫaḃairt 'san leanḃ, is ċeap sé fanaṁaint i n-éinḟeaċt leó ar eagla ná taḃarfaidís aire do'n leanḃ, aċt duḃradar leis dul do ċodlaḋ go tapaiḋ is nár ġáḃaḋ ḋó aon ḃuaiḋirt do ḃeiṫ air i dtaoḃ an leinḃ.

Ṡuiḋ an dáréag cois na teine, is ṫarraingeadar ċúca paca cártaiḋe, is ṫosnuiġeadar ar imirt dóiḃ féin. Níor ḃfada gur ṫuit na seana-ṁná 'na gcodlaḋ go sáṁ, tar éis a ndóitín cúl-ċainte agus seanċais do ḃeiṫ aco. I lár na himearta do ṫóg Fios a ċeann is duḃair' sé go raiḃ Dearg Mac Deirg ó'n nDoman Ṫoir d'á ullṁuġaḋ féin ċum an leinḃ do ḃreiṫ leis.

"Éirig, a Ċluas le hÉisteaċt, agus féaċ a' ḃfuil sé ag teaċt," arsa Fios.

"Atá sé ag fágaint an tiġe anois, agus beiḋ sé annso i gcionn cúpla nóimit; cluinim ag teaċt tríd an spéir é mar a ḃeaḋ caor teintreaċ," arsa Cluas le hÉisteaċt."

"Tair annso ċúgam, a Neart," arsa Greim Conġaḃála.

"Atáim annso ċeana," arsa Neart, "is ná bíoḋ aon ḟán ort, a Ṫóin-ṗleasg."

Do éirig Tóin-ṗleasg is ṡuiḋ sé anuas ar an lic i n-aice an ċliaḃáin, do rug sé fá'n gcorp ar Neart, is do rug Neart ar Greim Conġaḃála go cruaiḋ daingean. Duḃairt Cluas le hÉisteaċt go raiḃ Dearg Mac Deirg cruinn ós cionn an tsimné, agus aire maiṫ do ṫaḃairt dóiḃ féin. Ní raiḃ an focal as a ḃéal 'sa ċeart nuair do ṡín Mac Deirg a láṁ anuas tríd an simné, aċt buḋ ṁaiṫ an ṁaise ag Greim Conġaḃála é, do rug sé greim ar an láiṁ. Seo Mac Deirg ag iarraiḋ é féin do ḟuasgailt, aċt le bárr neirt an triúir eile, do ḃaineadar an ġéag ó'n nguallainn de. Cad do ḋein mo Ḋearg Mac Deirg aċt an crúca eile do ṡíneaḋ anuas agus an leanḃ do sgiobaḋ leis.

Níor ḋein an dáréag dearḃráṫar aon ṁoill aċt dul ar a ṫóruiġeaċt go tapaiḋ, Fear an Ḃaluiṫe ag tabairt eólais dóiḃ. Do ḃéarfaidís ar an ngaoiṫ do ḃeaḋ rómpa is ní ḃéarfaḋ an ġaoṫ do ḃeaḋ 'na ndiaiḋ orta. Ṫiomáineadar leó ċum go dtángadar go himeall-ḃórdaiḃ na fairrge. Ar féaċaint ṫart ḃí bád áluinn déanta ag Fear an Dá Ṁaide. Ṡuiḋeadar isteaċ is níor ḃfada an ṁoill orta talaṁ tirim do ġabáil ar an dtaoḃ eile de'n ḃfairrge 's is gairid gur ḟroiseadar Caisleán Dearg Mac Deirg.

"Cloisim a ṁáṫair ag cur ícide le n-a ċneáḋa," arsa Cluas le hÉisteaċt.

"Atá an leanḃán curṫa aige i mullaċ an ċaisleáin, agus cú niṁe ag tabairt aire ḋo, agus atá an dá leanḃ eile i seomra leó féin i mbarra an ċaisleáin ag imirt liaṫróide ḋóiḃ féin. Atá an cú 'na codlaḋ go háḋṁarac anois, agus téiḋir-se, a Ḃiṫeaṁnaiġ agus a Ḋrapadóir, i n-áirde agus tugaiḋ liḃ na leanḃaí," arsa Fios.

Ċuir an Drapadóir an Ḃiṫeaṁnaċ ar a ḋrom is riṫ sé i n-áirde fá ṫaoḃ an Ċaisleáin gur ḟrois sé an barra. Ċuaiḋ an Ḃiṫeaṁnaċ isteaċ i gceann de na seómraí 's is aṁlaiḋ a ḃí an ḃunóc 'na luiġe i ḃfoċair na con. Ṫóg sé leis go socair é ar eagla go ndúiseóċaḋ sé an ċú. Isteaċ leis i seómra eile is fuair sé mo ḃeirt ḃioránaċ istig is iad ag imirt liaṫróid' óir le camáin airgid. Ṫóg sé leis an triúr leanḃ is ċuaiḋ sé ar ḋrom an Ḋrapadóra is ḟroiseadar an talaṁ go saor sábálta. Ṫógadar leó na leanḃaí, is ní ṫiocfaḋ síde gaoiṫe lá Márta suas leó ċum go dtángadar go bruaċ na fairrge. An ḟaid a ḃeifeá ag féaċaint ṫart ní raiḃ Fear an Dá Ṁaide ag déanaṁ báid dóiḃ, léimeadar isteaċ, aċt ní raḃadar i ḃfad amaċ 'san ḃfairrge nuair a duḃairt Fios go raiḃ an cú niṁe tar éis dúiseaċt. Duḃairt Cluas le hÉis-teaċt go raiḃ sí ós a gcionn i n-áirde. Ṡeas Fear an tSaiġead-is-Ḃoġa is ċuir sé a ċos le teannta 's a ḋrom le prapa, is ṫug sé urċar fé'n gcoin is leag sé 'na pleist í 'san ḃfairrge.

Tar éis cneaḋaċa an ṁic do ḃeiṫ socruiġṫe ag a ṁáṫair, ċuadar araon ag fiosruġaḋ na leanḃ, aċt ní raiḃ tuairisg ar ċú ná leanḃ rómpa. Do imṫiġeadar 'na ḋá saiġead niṁe tríd an aoḋar ar a mbaluiṫe. Ḃuḋ ṁaiṫ an ṁaise ag Cluas le hÉisteaċt é, do ċluin sé ag teaċt iad. Ḃí Fear an tSaiġead-agus-Ḃoġa ar a aire féin go maiṫ

orṫa; is gairid go ḃfeacaiḋ sé iad ós a ċionn i n-áirde, do ċuir a ċos le teannta 's a ḋrom le prapa, is ṫug sé toġa urċair fé Ṁac Ḋeirg, sul ar ṡrois leis tuitim 'san ḃfairrge, ḃí an ċailleaċ aimsiġṫe aige leis an dara urċar, is ṡín sé 'na ḋá bpleist san ḃfairrge iad. Leis an dturainn do ḋeineadar ar linn tuitim dóiḃ, is ró-ḃeag ná gur ḃáṫadar an bád.

Buḋ ġearr an ṁoill ar an dáréag is an triúr leanḃ aco cúirt an rí do ṡroisint. Nuair do ċuadar isteaċ ḃí na seana-ṁná 'na gcodlaḋ dóiḃ féin go sáṁ rómpa. Ċuireadar an bunóc 'san gcliaḃán go haireaċ, is ṫógadar leó an ḃeirt eile is ċuireadar a ċodlaḋ 'na seómra féin iad. Ṫángadar go léir annsain ṫar ais, is ṡíneadar ṫarsa is ċodladar sgreas dóiḃ féin agus gáḃaḋ aco leis gan amras. Níor ḃfada 'na ḋiaiḋ sin gur ḋúisig ceann de na seana-ṁná is do liúig sí amaċ cad é an ġairge do ḃí déanta aici féin ar feaḋ na hoiḋċe an ḟaid do ḃíodar go léir 'na gcodlaḋ idir fear agus bean. Ċualaiḋ an rí an ċaint is ṗreab sé as an leabaiḋ.

“Féaċ air seo, a rí, de obair atá déanta agam agus na rúmairí seo go léir 'na gcodlaḋ. Do ṡaoras do leanḃ, agus sgracas an láṁ ó'n nguallainn de'n aṫaċ a ḃí ar tí é ḃreiṫ leis,” airs' an tsean-ḃean.

Ṫóg Neart a ċeann agus do ḟiafruiġ sé de'n tsean-ṁnaoi an láṁ do ṫógaint as an áit go raiḃ sí. Léim mo ṡean-ḃean láiṫreaċ is rug sí ar an gcrúca, aċt ní ḟéadfaḋ sí aṁáin í ḃogaḋ as an áit go raiḃ sí. Duḃairt sé leis na sean-ṁná go léir teaċt móir-timċeall uirṫe, is ní ḟéadfaidís cor a ḃaint anonn ná anall aiste. Níor ḋein Neart pioc aċt éirġe 'na ṡeasaṁ agus lúidín a láiṁe deise do ċur fúiṫe, is ċuir sé de ċaiṫeaṁ í amaċ tré ċliaṫán an tiġe 'na seasaṁ ar ḃior a cinn 'san bpáirc. Ṫóg sé leis an rí do'n seómra is do ṫaisbeáin sé do an ḃeirt eile leanḃ is do innis sé do'n rí imṫeaċt an sgéil ó ṫúis go deire. Do ṫairg an rí dóiḃ pé tuarastal buḋ ṁian leó do iarraiḋ, aċt ní ġlacfaidís oiread agus cianóg ruaḋ uaiḋ de ḃárr a saoṫair. Is beag ná go raiḃ an lá agus an bliaḋain suas, agus do ḟéaċadar dúḃaċ go leór ag déanaṁ amaċ ar an dtráṫnóna, aċt níor leog an rí air go ḃfeacaiḋ sé iad.

Ḃris ar an ḃfoiġne ag an mac buḋ ṡine díoḃ, is dúḃairt sé leis an rí gur ṁairg dóiḃ a ċonnaic riaṁ é, go raḃadar 'na ḟoċair anois ar feaḋ lae agus bliaḋna is

nár ḟiafruiġ sé ḋíoḃ cad as iad nó fáṫ a gcúrsa; is, d'á ḋeasgaiḃ sin, go mbeidís féin 'na mbrocaiḃ breaca duḃa ar fuaid na gcoillte go Lá an Luain.

"Cad 'na ṫaoḃ sain?" ars' an rí.

"Inneósad duit ár sgeal anois," ars' an fear críonna.

"Suim ḃliaḋanta ó ṡoin do ċailleaḋ ár máṫair is pós ár n-aṫair tar ais, acṫ ḃí éad ag ár leas-ṁáṫair linn, is do ċuir sí faoi ḋraoiḋeacṫ sinn ċum ḃeiṫ 'n-ár mbrocaiḃ ar feaḋ ár saoġail. Do iarr ár n-aṫair uirṫe seans éigin do ṫaḃairt dúinn féaċaint ar ḃféidir sinn do ṡaoraḋ. Ṫug sí ḋúinn lá agus bliaḋain ċuige, is dúḃairt sí linn, dá mbuailfeaḋ aoinne linn do ḟiafróċaḋ dínn cad as sinn, nó cad é fáṫ ár dturais, is, óir nár ḟiafruiġis dínn an méid sin, caiṫfimíd ḃeiṫ ag sgaraḋ le céile."

Ar an láṫair sin do ḋein bruic ḃreaca ḋuḃa ḋíoḃ, is sgaradar ó céile. Ċuireadar glam uaigneaċ asta a ḃain mac-alla as na faillte is atáid na mbruic ó ṡoin agus beid go Lá an Luain.

# Eaċtra Ṁic na Baintreaḃaiġe.

I n-aimsir an ḋroċ-ṡaoġail do ċóṁnuiġ baintreaḃaċ i n-aice an Oileáin i gConndae Ċiarraiġe. Ḃí aon ṁac aṁáin aici darab ainm Seaġán. Níor ḃeaṫuiġeaḋ riaṁ leiṫéid an ṁic seo. Ḃí sé díoṁaoin droċ-ġnóṫaċ, agus dúil a ḋóiṫin i mbraonaċa óil aige. Um ṫreó na Saṁna bí an cíos ag glaoḋaċ ar an mbaintreaḃaiġ, is bí muicín reaṁar aici i gcóṁair an aonaiġ le haġaiḋ an ċíos do ṫabairt do'n tiġearna tailiṁ. Buḋ léir seifteaṁail gasta an ḃean an ḃaintreaḃaċ cé ná raiḃ prátaiḋe ná biaḋ do aon tsórd reiseaṁail 'san am soin. Do riṫ léi an ṁuc do reaṁruġaḋ go dian-ṁaiṫ ar ċairreaḃáin agus ar ġlasaraiḃ eile. Ḃí aonaċ an Oileáin le beiṫ ann i mbáireaċ do bí ċuġainn is duḃairt sí le Seaġán gan puinn do'n ṁaidin do leogaint ṫairis, agus an ṁuc do ṫiomáint go dtí an t-aonaċ. Dar ndóiġ, ní raiḃ ó Ṡeaġán aċt an focal, agus 'sé mo ṫuairim láidir nár ċuaiḋ sé do ċodlaḋ an oiḋċe sin ar aon ċor.

Go moċ ar maidin do ċuir mo Ṡeaġán téadán ar ċois na muice is ṫiomáin sé roimis amaċ í ar a ṡuaiṁneas; dá mbeaḋ seisreaċ ċapall roimis amaċ aige, ní ḟéadfaḋ sé beiṫ níos mórḋálaiġe 'ná mar a bí sé. Ní raiḃ sé ró-ḟada ar an aonaċ nuair do ḋíol sé a ṁuc ar trí púint deiċ. Nuair do fuair sé 'na ċrúca an t-airgead, geallaim gur ḃain sé sásaṁ d'á ċroiceann; níor ḃfada i n-aon ċor go raiḃ sé ar meisge. Ar ṫuitim na hoiḋċe ṫug sé aġaiḋ ar ḋul a-baile, aċt níor ḃfada do ċuaiḋ sé nuair do ṫuit sé 'na ċodlaḋ cois cloiḋe.

Nuair do ḋúisiġ sé ar maidin ní raiḃ tuinte uime aċt a ṡeana-léine; pé méid airgid do ḟan aige gan caiṫeaṁ, do imṫiġ sé leis an seana-ḃalcais éadaiġ. Ní ḟeadair sé cad do ḋéanfaḋ sé, is bí an fear boċt i gcruaḋ-ċás. Buḋ náireaċ leis filleaḋ a-baile fuar folaṁ agus gan faic d'á ċuid éadaiġ; is níor ḋein sé pioc aċt aġaiḋ do ṫabairt do na sléibte fiaḋaine i dtreó ná faġaḋ duine ná beiṫeaḋaċ radarc air. Ag déanaṁ amaċ ar ṫuitim na hoiḋċe do connaic sé uaiḋ i ngleann uaigneaċ tig beag cínn tuiġe agus caol-ḋeataċ as. Bí

an t-ocras ag cur air go cruaiḋ, is duḃairt sé leis féin go raċaḋ sé fé ḋéin an ḃotáin, féaċaint a' ḃfaġaḋ sé blúire bíḋ ann agus lóistín na hoiḋċe, gur ṁúin an oiḋċe roiṁe sin ciall ċeannaiġ do, is ná feicfiḋe 'san gcás sain é coiḋċe arís. Ḋein sé ceann ar aġaiḋ ar an dtig is ní raiḃ istig roimis aċt sean-ḃean ċríonna. Do iarr sé go cruaiḋ uirṫe an mbeaḋ aon tsean-ḃalcais aici do ṫaḃairfaḋ sí ḋo, do ḋéanfaḋ é ċlúdaċ, is do aimsiġ sí sean-ċóta agus sean-ṁála is do ċuir sé uime iad is buiḋeaċ go leór do ḃí sé agus iad do ḟaġáil. Do loirg sé ḃeiṫ istig go lá ar an sean-ṁnaoi, aċt duḃairt sí leis ná raiḃ sé ceadaiġṫe ḋi lóistín do ṫaḃairt do aon neaċ, mar go marḃóċaḋ a clann í dá ḃfaġaidís duine iasaċta istig, aċt mar sin féin do ġlac truaiġ í do'n ḃfear boċt, is ṫug sí a ḋóiṫin bíḋ agus diġe ḋo is ċuir sí i n-áirde ar an gcúl-loċta ċum leapṫa é.

Ag déanaṁ amaċ ar lár na hoiḋċe, do ṫáinig ceaṫrar de ḟearaiḃ groiḋe isteaċ agus dá ċaora reaṁra aco tar éis iad do ḃeiṫ goidiġṫe aco ó ḋuine éigin. Do ḟiafruiġeadar de'n tsean-ṁnaoi an raiḃ aon lóistéir aici, is duḃairt sí ná raiḃ, aċt le bárr eagla do ṗreab mo Ṡeaġán anuas de'n gcúl-loċta agus amaċ an dorus leis, ċóṁ mear agus do ḃí sé 'na ċosaiḃ. Seo amaċ an ceaṫrar 'na ḋiaiḋ ar séideaḋ, aċt ḃí Seáġan i ḃfad ċum tosaiġ orṫa. Ṫug sé a aġaiḋ ar ṡean-ṗortaċ do ḃí ann, aċt níor ḋeaċaiḋ sé i ḃfad nuair do súġaḋ go dtí an muineál é i bpoll fionna-ṁóna, aċt mara mbeaḋ gur ṫárluiġ go raiḃ sgaṫán sraoiġ ar ḃruaċ an ṗuill is go rug sé air, do ṡúġfaiḋe síos ar fad é. Do ḟan sé 'sa ṗoll ar feaḋ tamaill ṁaiṫ, is do ġaḃaḋ na biṫeaṁnaiġ d'á ċeann is ní feicidís raḋaic de. Nuair a ċeap sé go raḃadar imṫiġṫe, do ṫarraing sé é féin amaċ as an bpoll. 'San rás do, ċaill sé a ṡeana-ċóta, is buḋ éigean do poll do ċuir i dtóin an tsean-ṁála agus a ċeann do ṡáṫaḋ tríd amaċ.

Do ġluais sé air tríd an ndorċadas gur casaḋ é isteaċ i ngleann uaigneaċ eile. Ċonnaic sé uaiḋ solus beag lag, is duḃairt sé leis féin, pé rud do éireóċaḋ leis, go raċaḋ sé go dtí an solus. Níor ḋein sé puinn moille aċt déanaṁ ar aġaiḋ go tapaiḋ. Cad do ḃí roimis aċt tig mór groiḋe, is ċuaiḋ sé isteaċ ann. Ḃí bean annsain istig roimis agus fear marḃ ar an gclár d'á tórraṁ. Do iarr sé ḃeiṫ istig uirṫe go dtiocfaḋ an lá, is duḃairt sí

go bfaġaḋ agus fáilte, gur ṫeastuiġ cuideaċta éigin uaiṫe. Ṡuiḋ sé istiġ i n-aice an ḟir ṁairḃ, agus ní ró-ḟada do ḃí sé ann nuair do ḃuail isteaċ bodaire de óg-ḋuine uasal. Ḃain sé ḋe a ċóta mór, is do imṫiġ sé isteaċ 'san seómra. Ní fada ḃí se ann, nuair ċuaiḋ bean an tiġe isteaċ ċuige is ḃíodar ag caint 's ag cómráḋ le n-a ċéile.

Níor ḃfada gur ṫóg an fear marḃ a ċeann is do ḃagair sé ar Ṡeaġán gan aon eagla do ḃeiṫ air. Duḃairt sé leis ná raiḃ sé féin marḃ ar aon ċor, aċt gurab aṁlaiḋ do leog sé air ḃeiṫ marḃ.

"A ḃfeacaís an preabaire do ṫáinig isteaċ annsain ó ċianaiḃ?" ars' an seanduine.

"Do ċonnac," arsa Seaġán.

"Atá mo ḃean-sa go mór leis an réice sin, is dá ḃféadfaḋ sí mise do ċur ċum báis do ṗósfaḋ sí láiṫreaċ baill é. Do ṡíneas siar annso ar maidin indiu, agus do leogas orm ḃeiṫ marḃ, i gcás go ḃfaġainn caoi ar ṡásaṁ do ḃaint díoḃ. Cuir umat an cóta mór sain do ḟág an preabaire 'na ḋiaiḋ is déanfaiḋ sí foiṫin ḋuit." Do ḋein mo Ṡeaġán rud air, níḋ náċ iongnaḋ. Do ḃris ar an ḃfoiġne ag an seanduine is duḃairt sé le Seáġan an gunna do ḃí ar croċaḋ ós a ċionn do ṫaḃairt do. Cóṁ luaṫ is do fuair sé 'na láiṁ é, léim sé anuas de'n mbórd, is do buaileaḋ ar ḃior a ċinn ṫall ag an ḃfalla é. 'Sé an fáṫ gur leagaḋ é, ḃí na stocaiḋe fuaiḋte d'á ċéile 'na mbarra le snáṫ maiṫ láidir lín ċum a ċosa do ċoimeád le ċéile. Seo an seanduine mar a beaḋ gaṁain óg ar fuaid an tiġe ag iarraiḋ é féin do sgaoileaḋ. 'San ḃfuirse ḋó, léim an ḃean 's an fear amaċ an dorus, aċt duḃairt Seaġán, mara mbeaḋ cosa an tseanduine do ḃeiṫ ceangailte, go sgaoilfeaḋ sé an solus tríota, do ḃí a leiṫéid de ṡeasaṁ 'na raḋarc.

Ċuir Seáġan ċum suaiṁnis an seanduine, is do fuair sé sgian is réiḋtiġ sé cosa an tsean-ḃuaċalla. Ṡuiḋeadar araon cois na teine, is fuair an seanduine biaḋ agus deoċ dóiḃ araon agus measaim go raiḃ gábaḋ aco leis. Ṫug an sean-ḃuaċaill a ṁóide, dá ḃfeicfeaḋ sé aoinne de'n ḃeirt eile taoḃ istiġ de ṫáirseaċ a ṫiġe, go sgaoil-feaḋ sé an solus tríota. Nuair do ġeal an lá ar maidin do ḟág mo Ṡeaġán slán agus beannaċt ag an seanduine. Ṫiomáin sé leis agus an cóta mór air, is ná feadair sé cá dtaḃarfaḋ sé 'aġaiḋ. Ní raiḃ puinn siúbail déanta

aige nuair do ṫaṁluiġ sé go raiḃ ualaċ éigin ṫar ceart i gceann de ṗócaíḃ na casóige móire. Ċuir sé soir a láṁ, 's is aṁlaiḋ a ḃí sé lán de ġiniṫiḃ buiḋe. Ċuir sé a láṁ 'san bpóca eile, is ḃí sain lán de ḃilliḃ ná raiḃ aon ċeann aco i dtaoiḃ le seaċt gcéad púnt. Ṫug sé aġaiḋ ar an mbaile ċóṁ tapaiḋ agus do ḟéad sé, agus atáim-se d'á ráḋ leat nár ḟás puinn féir faoi n-a ċosaiḃ. Do innis sé d'á ṁáṫair cad do ṫárluig dó, is duḃairt sé ná feicfiḋe coiḋċe arís i dtiġ tábairne é. Do ċeannuiġ sé amaċ ó'n dtiġearna tailiṁ an ṗaróiste 'n-ar ċóṁnuiġ sé, is ċuir sé iongnaḋ ar gaċ aon a leiṫéid de obair. Do ṁair sé mórán bliaḋanta faoi raṫ agus clú, 's is iomḋa déirc do ḋein sé ar na boċtaiḃ, is atá a ḟlioċt ann ó ṡoin go cáilṁear is cluintear tráċt ar Donnċaḋ fós imeasg na seandaoine.

# Fiġeadóir an Ġleanna Ċaim.

Mórán bliaḋanta ó ṡoin do ṁair fiġeadóir 'san Ġleann Cam cúpla míle i dtaoḃ ṫoir de Maġċromḋa, ar an mbóṫar go caṫair ṁór Ċorcaiġe. Do ḃí an fiġeadóir ar a ṡástaċt ḋó féin, mar do ḃí fuiġleaċ oibre aige. Ḃí anairt, taimín, agus bréid d'á ndéanaṁ an uair úd agus gaċ aoinne d'á gcaiṫeaṁ, rud ná fuil d'á ḋéanaṁ anois. Do ṁéaduiġ an cúram 's an gnó ar an bfiġeadóir agus b'éigean do buaċaill do ṫógaint isteaċ ċum caḃruiġte leis. Buaċaill tiúsgallaċ béasaċ dob' eaḋ é gan aṁras; do ḋéanfaḋ sé a oiread oibre le triúr fear. Do ċuir an fiġeadóir i gcóṁairle a ṁná go mb'fearra ḋóiḃ a n-iġean do ṫabairt le pósaḋ do'n bfiġeadóir óg, mar, dá ruḃlóġaidís Éire le céile, ná faġaidís cliaṁain níos feárr 'ná é. Ḃí an ḃean lán-ṡásta leis an margaḋ, níḋ naċ iongnaḋ. Pósaḋ an ḃeirt i ndeire na hInide, agus b'é an pósaḋ raṫṁar é leis. Ní raiḃ fiġeadóir ó'n Maġċromḋa go Gleann Fleisge agus as sain go Béal Áṫa an Ġaorṫaiḋ ná go raiḃ ann. Ḃí fleaḋ agus féasta ann ar feaḋ seaċtṁaine, is níor ṫóg Cáinín ná Míċeál Píobaire a bpíb ó n-a gcuisleanna ar feaḋ na haimsire sin, aċt ag seinm do na rínnceóirí.

Do ṁair an lánaṁa óg go sona i bfoċair a céile, is ní raiḃ focal searḃ idir iad féin agus an tsean-ṁuintir, aċt gaċ aoinne aco ag oibriuġaḋ ċum iad féin do ċur ar aġaiḋ. Lá mar seo ḃí an fiġeadóir óg ag oibriuġaḋ go díċeallaċ; leis an ḃfuadar do ḃí faoi, do léim an spól as a láiṁ, agus buaileaḋ ṫall i gcoinniḃ an ḟalla é le fuinneaṁ do ḃain teine ċreasa amaċ. Do léim an fiġeadóir anuas d'á ṡeól, agus rug sé ar an dtuaiġ do ḃí i n-aice na fuinneóige.

"Cad ḋéanfainn dá mbeaḋ mo ṁac insan áit gur ḃuail an spól ó ċianaiḃ? Ḃí an tsúil bainte as nó b'féidir a ċeann 'na ḋá leaṫ, agus níos túisge ná ṫuitfeaḋ a leiṫéid amaċ coiḋċe arís, bainfead-sa anuas an láiṁ gur ṫárluiġ an méid sin di," ars' an fiġeadóir óg.

A Dia, do léimeadar go léir mór-ṫimċeall air, agus seo an fuirse 's an sracaḋ aco le céile, eisean ag

iarraiḋ na láṁa do ḃaint de féin leis an dtuaiġ, agus an ċuid eile d'á ċorp. Dob' ḟada anonn gur ċuireadar ċum suaiṁnis é.

"Seaḋ," ars' an seanduine, "imṫeoċad agus ní ḟillfead beó ná marḃ, ċum go mbuailfiḋ amadán éigin eile liom níos mó ná tusa agus atáim cinnte ná buailfiḋ, óir do leiṫéid de amadán ní ḟeaca riaṁ."

Ar éirġe gréine lá ar n-a ḃárac, do ġléas an sean-ḃuaċaill é féin ċum bóṫair, is ní ḟanfaḋ sé ar ċnó ná ar ċeapairí. Siar leis go Droiċead Nuaḋ Maġċromḋa, agus an tSráid Ṁeoḋanaċ, síos leis Sráid an Ċaisleáin is ḃuail sé a ḋrom le páile an tSean-Ḋroiċid. Ċonnaic sé fear ag gabáil anuas Bóṫar na Sop agus ḋá uan roimis amaċ aige, anall leis tríd an ndroiċead leo, casaḋ fear leis annsain, is ḃeannuiġ sé do ḟear na n-uan.

"Dia agus Muire ḋuit, a Ṡeaġáin," ar seisean.

"Dia agus Muire agus Pádruig ḋuit, a Ḋoṁnaill," arsa Seaġán.

"Cár ċeannuiġis na huain, a Ṡeaġáin?" arsa Doṁnall.

"Ċeannuiġeas ar aonaċ Neidín," arsa Seaġán.

"Cuirim i gcás anois, dá mbainfinn-se díot iad, a Ṡeaġáin, cad do ḋéanfá?" arsa Doṁnall.

"Feicim cia ḋéanfaiḋ a leiṫéid," arsa Seaġán.

"Beiḋ sé ar a ṫriail againn," arsa Doṁnall.

Seo ċum a ċéile iad agus an ḃeirt ag sáruġaḋ na n-uan, Doṁnall ag iarraiḋ iad do ḃaint de agus Seaġán ná leogfaḋ leis iad. Ins an tsárúġaḋ ḋóiḃ is gairid gur ċuadar i sgórnaċaiḃ a ċéile, agus, im bosa, ṗlanncadar a ċéile go te leis na dóirne. Is gairid go raiḃ loċáin fola ar fuaid an bóṫair. Ní raiḃ duine i gcúram na n-uan is ċuireadar an ċéim suas díoḃ. Ġaiḃ fear anuas ó'n muileann agus braitlín lán de ṁin ċoirce aige ar ḋrom capaill. Do ċuaiḋ sé eatorra is ċosain sé ar a ċéile iad. Ḃuail fear ċuige treasna is do ḟiafruiġ sé ḋe cad é fáṫ na bruiġne, is níor ḋein fear an ċapaill aon ḃlúire aṁáin aċt teaċt ar an mbraitlín agus í sgaoileaḋ is gaċ uile ṗioc riaṁ de'n ṁin ċoirce do leigint leis an abainn de ḋruim an droiċid. Ḃain sé cúpla croṫaḋ as an mbraitlín, ċum ná fanfaḋ puinn de'n ṁin ċoirce uirṫe. Ḃí mo ḟiġeadóir ag féaċaint ar an obair go léir, is níor ċorruiġ sé as an áit go raiḃ sé 'na ṡeasaṁ ar feaḋ na haimsire.

"A' ḃfeiceann tú an ḃraitlín sin?" arsa fear an ċapaill.

"Ċím go dian-ṁaiṫ," ars an fear eile.

"Níor ḃfiú a ḃfuil de ṁin ċoirce ar an mbraitlín sin an cás ó ṫúis deire. Dá mbeaḋ ciall aco, níor ġábaḋ ḋóiḃ a leiṫéid do ḃeiṫ aṁlaiḋ," arsa fear an ċapaill.

Do ṫóg an fiġeadóir a ċeann nuair do ċualaiḋ sé an fear ciallṁar ag caint, dar leis féin, is do·laḃair sé:

"Do ṡaoilear," ars an táilliúir, "go raiḃ amadán mór im ḋiaiḋ féin ag baile agus go raiḃ an ḃeirt eile sin ċóṁ holc leis nó níos measa, aċt ó rugaḋ mi ní ḟeaca aon amadán ċóṁ mór leat-sa, agus go deiṁin féin raċad a-ḃaile agus claoiḋfead lem' ḃreallán féin. Buḋ riaċtanaiġe ḋuit ḃrostuġaḋ a-ḃaile leis an min ċoirce sin is í ṫabairt dod' ċloinn atá ag faġáil ḃáis leis an ocras 'ná í do ċaiṫeaṁ leis an uisge."

Áṫasaċ go leór do ḃí an sean-ḟiġeadóir ag dul a-ḃaile ḋó féin, is ṡrois sé an tig go mór-luaṫ um ṫráṫnóna. B'é an fear síḃialta grianaċ é ist-oiḋċe, is buḋ ḋeacair focal searḃ ná borb do ḟaġáil as an ċuid eile d'á ṡaoġal. Is aṁlaiḋ do ḃí an seanduine ag iompáil amaċ ciotaċ, aċt máiseaḋ, ḃí ḟios ag an ḃfiġeadóir óg cionnus baint uaiḋ. Is soilḃir suairc do ṁaireadar i ḃfoċair a ċéile as sain amaċ, 's is é sin mo sgéal-sa; má tá bréag ann bíoḋ, ní mise do ċúm ná ċeap é, agus, uime sin ní ḃead freagraċ ann.

# Bó na bPúcaí.

I bparóiste Drom-móir do ṁair feirmeoir darab ainm Tomás Ua Conċubair. Ḃí blúire deas talaiṁ aige agus ċeiṫre ba. Fear breáġ láidir macánta dob' eaḋ é, is ḃí bean agus cúigear cloinne aige. Ḃí aon ḃó aṁáin ag Tomás níos feárr 'ná na trí cinn eile agus 'sé an ainm do ḃí uirṫe ná Cúbaċ. Fuair sí an ainm sin, mar do ḃí a haḋarca ag casaḋ go dtí a súile. Ṫugaidís biaḋ ḋí go minic ag an dtig. Ḃí sí ana-ċeannsa, is ḃíoḋ gaṁain boineann aici gaċ bliaḋain ar feaḋ cúig nó sé de ḃliaḋantaiḃ.

Ar aon ċúinne aṁáin de ḟeirm Ṫomáis do ḃí lios go raiḃ droċ-ċáil air, agus do ṫéiḋeaḋ Cúbaċ isteaċ ann go minic, aċt do ṫiomáineaḋ Tomás amaċ í i gcóṁnuiḋe, agus duḃairt sé le n-a ṁnaoi agus a ċloinn í ċoimeád ó'n lios, "mar," ar seisean, "ní'l puinn raṫ ar aon ḃó ná gaṁain atá ceanaṁail ar ḃeiṫ ag dul isteaċ go dtí na leasanna so." Is luaṫ do ṫugadar fé ndeara go raiḃ bainne Ċúbaig ag laġduġaḋ, is go raiḃ sí ag dul ċum iarṁaireaċt, agus cé go raiḃ sí ag faġáil an ḃiḋ ċéadna ag baile, ní ṡáiseoġaḋ aon rud í gan dul do'n lios. Maidin d'á raiḃ Tomás ag casaḋ a-ḃaile na mba ċum iad do ċrúḋ, fuair sé Cúbaċ ar an bpáirc agus a ceiṫre cosa briste. Riṫ sé a-ḃaile an uair sin ag iarraiḋ sgeine, ṁarḃ sé an ḃó agus ḃain an croiceann di, ḋein ċeiṫre coda ḋi, ċuir isteaċ i gciseán iad, is ṫóg sé a-ḃaile ar a ḋrom iad An méid nár iṫ sé féin agus a ṁuirġean úr di, ċuir sé ar salann é, agus do ḃíoḋ béile aige ḋi anois agus arís gaċ Doṁnaċ agus lá saoire, is buḋ ró-ṁaiṫ do leasuiġeaḋ sí cabáiste, is ṡeasaṁ sí ar feaḋ tamaill ṁaiṫ.

Aon ṁaidin aṁáin tar éis do Ṫomás ḃeiṫ imṫiġṫe do'n ṗortaċ ag baint ṁóna, ċuaiḋ an ḃean amaċ ag crúḋ, agus cad do ċíseaḋ sí aċt bó ag siubal isteaċ go dtí an lios, agus b'í cosṁalaċt Ċúbaċ í 'na steille-ḃeaṫaiḋ.

"Ó, annsain," arsa bean Ṫomáis, "do ṫabarfainn an leabar gur'b í Cúbaċ í aċt go ḃfuilimíd tar éis a furṁór do ḃeiṫ iṫte againn. Atá na srotaí bána ar a drom, agus

na haḋarca ag fás isteaċ ar a súile." Ṫáinig cailín amaċ agus galún agus buarac aici, is ċrúiḋig sí an ḃó, is 'na ḋiaiḋ sin, ní raiḃ radarc le feicsint de'n mbeirt. Ḃí an ḃean ceapaiġṫe ar an sgéal do innsint do Ṫomás ist-oiḋċe mar ġeall ar an mbó, ḋein sí é ḋearmad, óir ní raiḃ aon ḟeoil aco le n-a suipéar an oiḋċe sin.

An ṁaidin 'na ḋiaiḋ sin ċuaiḋ Tomás arís ag baint ṁóna, ċuaiḋ an ḃean ag crúḋ na mba, agus ċonnaic sí arís an ḃó ag dul isteaċ 'san lios agus an cailín ag teaċt amaċ le galún agus buarac. Ċeangail an cailín cosa na bó, ṡuiḋ sí fúiṫe agus do ṫosnuiġ sí ag crúḋ.

"Atá ḟios ag fiaḋ gur'b í an ḃó ċéadna í, agus cad 'na ṫaoḃ ná haiṫneoċainn Cúbaċ, leis an trí srota bán agus na haḋarca cúbaċ'," ċeap bean Tomáis 'na haigne; agus do ḟair sí an ḃó agus an cailín ċum go raiḃ gaċ níḋ air leaṫtaoiḃ, is duḃairt sí go 'neósaḋ sí do Ṫomás é ist-oiḋċe agus leogaint do a roġa rud do ḋéanaṁ aċt ná beaḋ aon ḃaint aici féin leis an lios 'ná na púcaí.

Nuair do ṫáinig Tomás a-ḃaile um ṫráṫnóna dob' iad na ċéad ḟocail do ḃí roimis ná "Ṁaise, a Ṫomáis, atá sgéal agam duit anoċt."

"Agus cad é an sgéal é?" arsa Tomás.

"An cuiṁin leat Cúbaċ?"

"Cad 'na ṫaoḃ naċ cuiṁin, agus sinn t'réis a surṁóir ḃeiṫ iṫte againn?"

"Am basa ṁaise, 'Ṫomáis, ċonnac-sa Cúbaċ indiu istig 'san lios agus cailín d'á crúḋ."

"Ná bí ag déanaṁ amadáin díot féin. An í an ḃó atá againn d'á hiṫe do ḃeaḋ 'san lios ag taḃairt bainne uaiṫe?"

"Am ḃriaṫar ṁaise, ċonnac í agus na trí srotaí bána ar a drom."

"Aċt cad é an tairḃe ḃeiṫ ag innsint a leiṫéid sin de sgéal dam," arsa Tomás, "an uair ná fuil againn aċt trí blúire ḋí 'san tobán?"

"Mara ḃfuil féin, do ċonnac Cúbaċ indiu."

"Imṫeóċad ar maidin agus, má 'sí ár gCúbaċ féin atá ann, taḃarfad liom a-ḃaile í," arsa Tomás, "dá mbeaḋ gaċ diabal 'san lios róṁam."

"A Ṫomáis, má's do'n lios do ḃeir ag dul, ná dearmaid gan an t-uisge coisreagṫa do ċur ós do ċionn sul a n-imṫeóċair."

Go moċ ar maidin do ġluais Tomás, is níor stad sé gur ṫáinig sé do'n lios, agus ann cinnte go leor ċonnaic sé an bó ag siubal isteaċ trí ḃeárna an leasa, agus do aiṫin sé í an nóimead sain. "'Sí mo Ċúbaċ í," arsa Tomás, "agus baḋ ṁaiṫ liom an fear do ḟeicsint do ċoimeádfaḋ uaim í."

Leis sin, ṫáinig an cailín amaċ le n-a galún 's a buaraċ, agus ḃí ag dul suas go Cúbaċ.

"Fan mar a ḃfuileann tú; ná crúḋuig an bó sain!" do liúig Tomás, agus ag déanaṁ ar an mboin, do rug sé ar adarca uirṫe. "Leog uait an bó sain," arsa Tomás, "is liom-sa an bó. Atá sí uaim bliaḋain anois. Imṫig go dtí do ṁáiġistir agus abair leis teaċt amaċ ċuġam."

Ċuaiḋ an cailín isteaċ 'san lios, 's is gairid gur ṫáinig fear breáġ óg amaċ ċuige, is labair sé leis: "Cad atá agat d'á ḋéanaṁ annso, a ḋuine," do ḟiafruiġ sé, "agus cad fáṫ gur ċoisgis mo ṡeirḃíseaċ ó'n mbó ċrúḋ?"

"Is liom-sa an bó," arsa Tomás, "agus d'á ċóṁarṫa sain féin coimeádfad í, agus sin é an fáṫ gur ċoisgeas an cailín ó í do ċrúḋ."

"Cionnus gur leat-sa an bó? Náċ ḃfuil an bó so agam-sa le fada agus náċ ḃfuil do ḃó féin iṫte agat le tamall maiṫ.'

"Is cuma liom cad í an bó atá iṫte agam," arsa Tomás. "Beiḋ an bó so agam-sa, mar 'sí mo Ċúbaċ féin í."

Do ḃíodar ag deargaḋ bearraḋ ar a ċéile. Do ḋearbuig Tomás go dtógfaḋ sé an bó a-baile leis.

"Agus má ċoisgeann tú me," ar seisean leis an ḃfear, "déanfad an lios do stracaḋ ó ċéile, nó tógfad liom í."

"Am bara ṁaise, ní ḋéanfair an lios do stracaḋ."

Ṫáinig fearg cóṁ mór sain ar Ṫomás gur ḋein sé ar an ḃfear. Do riṫ an fear agus Tomás 'na ḋiaiḋ isteaċ san lios. Nuair a ḃí Tomás istig do imṫig cuiṁne na bruiġne as a ċeann. Ċonnaic sé mórán daoine istig ag rinnce 's ag caiṫeaṁ aimsire ḋóiḃ féin, is ċeap sé gur ċeart do féin an rud céadna do ḋéanaṁ. Leis sin ḋein sé suas ar ċailín dataṁail agus d'á tógaint amaċ ċum rinnce, dubairt sé leis an bpíobaire "hornpipe" do bualaḋ suas do agus do ḋein cóṁ maiṫ. Do rinnc Tomás go raib sé corṫa. Do ḋein sé airgead do ṫairgsint do'n píobaire, aċt ni tógfaḋ sé oiread agus feoirling uaiḋ. Ṫáinig an fear óg suas is dubairt sé, "Seaḋ, is tréan

misneaṁail an fear tu, agus as so amaċ beimíd 'nár ndaoine muintearḋa. Féadfair do ḃó a ṫógaint leat."

"Ní ḋéanfad í ṫógaint; bíoḋ sí agat agus fáilte, mar is daoine maiṫe siḃ go léir."

"Seaḋ," ars' an fear óg, "is leat-sa an ḃó. 'Sé an ċúis gur ṫugamair linn í, mar do ḃí mórán páirtí 'san lios gan aon ḃanarṫla, aċt tá na páirtí láidir anois, agus tóg leat do ḃó. Do ċuirear sean-ċapall do ḃí ar seaċrán 'na hionad agus do ċuirear cruṫ do ḃeiṫiḋig féin air; is é feoil an tsean-ċapaill atá agat d'á hiṫe ar feaḋ na bliaḋna. As so amaċ beir saiḋḃir, agus beiḋ áḋ ort. Ní ċuirfimíd truoblóid ort aċt caḃróċamaoid leat i gcóṁnuiḋe."

Ṫóg Tomás a-ḃaile an ḃó leis. As sain amaċ do ḃí ag bó Ṫomáis Uí Concúḃair dá ġaṁain gaċ uair do ḃíoḋ dá ṡearraċ ag a láir, agus do ḃíoḋ cúpla ag á ċaoire gaċ bliaḋain, agus do ṫugaḋ gaċ acra d'á ċuid tailiṁ oiread toraḋ do gaċ bliaḋain is do ġeóḃaḋ fear eile ó acra tailiṁ ar feaḋ seaċt mbliaḋna. 'Sa deire bí Tomás saiḋḃir go leor, agus cad 'na ṫaoḃ ná beaḋ, an uair a ḃí na púcaí leis do ṡíor. Is gurab é dálta Ṫomáis Uí Ċoncuḃair ag Gaeḋilgeóirí na hÉireann é.

"Doire an Ċuilinn"
do ċnuasuiġ.

# An t-éinín órḋa.

Ḃí lánaṁa boċt ann tamall ó ṡoin, is minic a ḃí, agus beiḋ go deo, fad a ḃeiḋ sagairt ann ċum daoine a ṗósaḋ. Is iad na hainimneaċa a ḃí orra Doṁnall agus Síle. Ḃí beirt ṁac aca dár ḃ' ainm dóiḃ Seumas agus Taḋg. Nuair ḃí na leanḃaiḋe óg ní ḃíḋeaḋ d'eudaċ orra aċt sean-léinteaċa síos go dti n-a n-altaiḃ, ḃí a muintir ċoṁ boċt sin. Ċoṁnuiġeadar ceaṫair no cúig do ṁílte ó'n mbaile mór, i mbaile beag ar a raiḃ mar ainm Garrḋa na dTor.

Ṫáinig lá go raiḃ aonaċ ins an mbaile mór.

"Tar ar an aonaċ," arsa Síle le n-a fear.

"Ní raċad, a ġráḋ ġil; cad baḋ ġáḃaḋ liom ann?" aduḃairt seisean.

"Na bac sin, a ḋuine; nár órduiġeaḋ dul ar an aonaċ gan ġnó?" Ḃí sí ag taṫḃant air ċoṁ fada sin gur ċaiṫ sé imṫeaċt 'sa deire. D'imṫiġeadar gan pinginn i bpóca aon'ne aca, agus ċaiṫeadar an lá ag siúḃal tímċeall na háite. Rud is gnáṫaċ leis an muintir go mbíḋeann pócaiḋe folaṁ orra, níor ḟiafruiġ duine ḋíoḃ an raiḃ beul orra.

Ġluaiseadar ar an mbóṫar a-ḃaile tráṫnóna, go tart-ṁar ocraċ, agus gan mórán buiḋeaċais aca ar a dturus.

"Seaḋ," arsa Dóṁnall le n-a ṁnaoi, agus iad ag cur a mbóṫair díoḃ a-ḃaile, "an ḃfuilir sásta anois?"

"Baḋ ċeart go mbeiḋinn," arsa Síle, "mar ḃí mo ṡliġe féin agam. Ni raiḃ sé ceart agam tusa a ṫaḃairt ó'n mbaile, aċt tá ḟios agat go ḃfuil bean ċóṁ ceanndána le muic."

Ċuireadar díoḃ t'réir an méid so, aċt ní fada ó'n mbaile a ḃíḋeadar nuair ċualadar an ceól buḋ ḃinne dá gcualaiḋ cluas duine riaṁ. Ṡeasadar araon ar an mbóṫar tamall maiṫ ag éisteaċt leis a' gceól, agus fad a ḃí an ceol dá ḋeunaṁ níor ṁoṫuiġeadar tart ná ocras ná tuirse. 'Sa deire fuair Síle a caint.

"A Ḋoṁnaill," ar sí, "tar isteaċ go ḃfeicfimíd an ceóltóir."

Ċuadar isteaċ. Is aṁlaiḋ a ḃí ar dtaoḃ 'stiġ de'n

gclaiḋe an t-éinín buḋ ḋeise d'ár leagadar súil riaṁ air. Ḃí sí ċoṁ daṫaṁail leis an mboġa fearṫainne agus í ag seinm ceóil gan traoċaḋ.

"Náċ mbeursamaois uirri, arú?" arsa Síle. "Ní'l aon'ne timċeall, agus b'ḟéidir gur'b é Dia a ċuir i n-ár gcóṁair í."

Níor ḋeacair dóiḃ breiṫ uirre, mar d'ḟan sí gan corruġaḋ ar an áit go raiḃ sí.

"Cad a ḋeunfamaoid anois léi?" ar Dóṁnall.

"Í ṫaḃairt linn a-ḃaile, um nDoṁnaċ, agus deunfamaoid cás di."

D'árduiġeadar leo í, agus fuaradar cipíní éigin aḋmuid a ḋein cás di. Níor stad sí de'n gceól feaḋ na hoiḋċe, agus níor ḃuail tart ná ocras aon'ne d'á raiḃ ag éisteaċt léi.

Nuair éiriġ muintir an tiġe ar maidin ḃí uḃ ins an gcás fúiṫe. Tógaḋ amaċ é agus is mór an t-iongnaḋ a ḃí orra nuair ċonncadar go raiḃ trí focail scríoḃṫa air. Ní raiḃ ḟios ag duine ar biṫ díoḃ cad é an ḃríġ a ḃí ar na focail. Do laḃair Dóṁnall le n-a ṁnaoi agus is é aduḃairt, "A Ṡíle, beir leat an t-uḃ sin go dtí an mbaile mór. Díol é, má's féidir leat, agus taḃair leat a-ḃaile rud le n-iṫe ċugainn."

'Sé ċeud teaċ gur casaḋ í i dtiġ Iúdaiḋe a ḃí lán de ṡaiḋḃreas. D'aiṫin sé go maiṫ cad é an ḃríġ ḃí leis na focail nuair d'ḟeuċ sé ar an uḃ. Ċeannuiġ sé gan ṁoill é, agus ṫug luaċ mór air.

"Ca ḃfuarais an t-uḃ i n-aon ċor?" ars' an Iúdaiḋe. Do ḟreagair sí é agus duḃairt gur'b éinín a ḃí aca féin a rug é.

"An raiḃ aon uḃ roime so agaiḃ uaiṫe?" ar sé.

"Ní raiḃ; is súd é an ċeud ċeann a fuaramar uaiṫe."

Buḋ ṡásaṁ mór d'á aigne an méid so. Laḃair sé arís:

"Má ḃíḋeann uḃ eile agat ar maidin taḃair ċugam-sa é is ġeoḃair oiread go leiṫ air agus fuarais air so."

Is é an ḃríġ ḃí ar na focail: "Aon'ne íosfaiḋ croiḋe an éin so, beiḋ sé 'na ríġ sar a ḃfaġaiḋ sé bás; agus bé duine íosfaiḋ an ċreatalaċ, beiḋ sé 'na iarla." 'Sé ṁeas an Iúdaiḋe é féin a ḃeiṫ 'na ríġ agus an mac is sine ḃí aige 'na iarla.

Maidin lá ar n-a ḃáraċ ḃí uḃ eile 'san gcás. Ċeannuiġ an fear ceudna é so. Agus nuair ḃí Síle ag imṫeaċt ó n-a ṫiġ ċeistiġ sé í i dtaoiḃ a fir; an raiḃ sé

beó, agus an raiḃ clann aca. D'ḟreagair sí é agus ṫug do an méid feasa bí uaiḋ.

"Beir leat ċugam amárach, má ḃíḋeann uḃ eile le díol. Tabair leat d'ḟear leis, oir buḋ ṁaiṫ liom é ḟeicsint."

Ċuaiḋ an ḃeirt ag triall air lá'r n-a ḃárach. An méid a fuair sí ar an gceud uḃ, ṫug sé a ḋá oiread indiu dí. Deirim leat go raiḃ an saoġal ag dul i ḃfeabas do'n lánaṁa ḃoċt agus naċ raiḃ an donas níosa ṁó orra.

"An ndíolfá an t-eun sain liom?" ars' an Iúdaiḋe.

Ḟreagair Dóṁnall é agus dubairt naċ ndíolfaidís. "Ní stadann sí," ar sé, "aċt ag seinm ceóil dúinn ó ṁaidin go hoiḋċe."

Buḋ ṁaiṫ leis an sean-róġaire an t-eun a ḃeiṫ aige le n-iṫe; mar sin ṫug sé iarraċt eile agus ṫairg mórán airgid dóiḃ uirre. Ċuireadar suas arís is arís, aċt ní raiḃ maiṫ ann.

"Naċ ḃfuil clann agat?" ar sé le Dóṁnall.

"Tá, beirt."

"Maiseaḋ," ar sé, "tabair leat amárach ċugam do ḃeirt ṁac. Beiḋ m'inġean le pósaḋ ag an mac is sine: féadfair-se, do ḃean agus do ṁac eile fanaṁaint 'na dteannta go lá ḃur mbáis. Is é an spré ġeóḃaiḋ an ḃeirt coiṁtrom m'inġine d'ór. An ḃfuil tú sásta sgaraṁaint leo' eun ar an méid so?"

Ḃí Dóṁnall sásta.

Ṫángadar ar fad go moċ, agus an t-éinín 'na dteannta. Fuair an cócaire órduġaḋ láiṫreaċ an t-eun a ṁarḃaḋ, agus, nuair ḃeiḋeaḋ sí 'á róstaḋ, gan ball ruaḋ ná losgaiṫe a leigint ann.

Ġlaoiḋ an Iúdaiḋe anáirde an staiġre ar an mbeirt aosda; ṡuiḋ na buaċaillí ag an dteine sa ċistein. D'ḟaireadar an cócaire ag briosduġaḋ leis an éan, agus ċromadar araon ar ċogarnaiġ.

"An ḃfeicir, a Ṫaiḋg," arsa Seumas, an fear buḋ sine aca, "cad deineaḋ le n-ár n-éinín? Nár ṁór a' sgrosal é, ruidín ċoṁ ceólṁar?"

"Ċíḋim go maiṫ, aċt faireamaois an cócaire, agus b'é go mbeimís suas leo."

Ḋeineadar sin. Ní fada gur ċuaiḋ sí isteaċ i seómra ag lorg sgine, agus ní túisge ḃí 'drom lem' ḃeirt ná d'iṫeadar suas í fad a ḃeifeá ag iompuġaḋ do ċinn. Ní raiḃ mórán ocrais ar Ṡeumas: níor ṫóg sé aċt an croiḋe agus na haenna; mar sin ṫuit an ċreatalaċ ċum Taiḋg.

gan aṁras nuair ṫáinig an cócaire isteaċ ḃí gleó aici. D'ḟiafruiġ sí ḋe Ṫadġ cad imṫiġ ar an eun. Is é an freagra a ṫug sé uirri gur'b in éinín leó féin agus gur iteadar í. Cad a ḋeunfaḋ sí anois? Rug sí ar an dtlúḋ agus ṫiomáin an ḃeirt amaċ ar na báinte.

“Má innisim dom' ṁáiġistir cad a ṫuit amaċ, cuirfiḋ sé as m'áit mé gan ṁoill,” ar sí léi féin. Is é an rud a ḋein sí dul agus colúr a ṫabairt isteaċ léi. Ḃain sí an ceann 's an clúṁ de agus ċuir ar an dteine go tapaiḋ é. Ní raiḃ sé rósta i gceart an uair a ṫáinig teaċtaire ó ḟear an tiġe a d'iarraiḋ an éin fad a ḃí sí amuiġ.

Do hinniseaḋ do Ḋoṁnall an sgrios a ḋein na mic, agus caiṫeaḋ aṁaċ as an dtiġ an fear boċt 's a ḃean. Ḃuḋ ḃrónaċ a n-imṫeaċt dóiḃ araon. Ṡaoileadar anois, ó ḃí gaċ níḋ réiḋtiġṫe, go mbeiḋeaḋ beaṫa ḟéiṁ ṡocair aca i dteannta ċéile fad a ṁairfidís. In' ionad sin ḃí naċ mór oiread aindeise anois orra is ḃí an ċéad lá, mar ḃí an t-éinín caillte.

An gcuirfeaḋ sé iongnaḋ ort, má ṫáinig fearg ṁór air ċum an mbeirt. Rug sé ar ṫéid cnáibe a fuair sé tímċeall na háite; ḃí ag gabáilt ar an mbeirt gur ċaiṫeadar teiṫeaḋ uaiḋ. Lean sé 'na ndiaiḋ, agus ċóṁ minic is ṫagaḋ sé suas le duine aca, ḃuaileaḋ sé stiall de'n téid air. Ṫugadar sain aġaiḋ ċruinn díreaċ ar an ḃfairrge a ḃí cóṁġaraċ do'n áit, agus Dóṁnall i gcóṁnuiḋe ar a sálaiḃ.

Díreaċ nuair ṡroiċeadar an ċalaiṫ ḃí árṫraċ seóil ag cur ċum fairrge. Cad a ḋein mo ḃeirt aċt léim isteaċ innte, agus ní raiḃ aga ag a n-aṫair iad a leanaṁaint nuair ḋruid an t-árṫraċ ó'n dtír. Ḃuḋ ṁaiṫ leis an gcaptaoin 'ḟios ḟaġáil uaṫa cad a ṫug ar bórd ċuige iad. Fuair sé an fios uaṫa, agus duḃairt sé go dtaḃarfaḋ sé ċum a ṫír féin iad ar ḃeagán oibre a ḋeunaḋ 'sa luing, mar naċ raiḃ a dóiṫin cabarṫa aige, ná léiġeas aige air.

Ṫóg sé leis go dtí n-a ṫír féin iad. Ar a sliġe ḋein an ḃeirt a ngnó ċoṁ dúṫraċtaċ sin ar bórd na luinge go dtáinig cion mór aige orra. Dúḃairt sé go dtógfaḋ sé féin ar láiṁ iad, mar naċ raiḃ muirear ar biṫ air féin. Rinne sé sin, agus ċuir ar árdscoil iad no gur ḟásadar suas 'na ḃfearaiḃ breaġṫa. Fad a ḃíḋeadar ar scoil, ḃíḋeaḋ an captaoin as baile go minic. Ḃí cúram luinge fós air, aċt, nuair ṫagaḋ sé ċum a ṫír féin, ċuireaḋ sé fios ar an mbeirt teaċt ag triall air. I gceann cúig

mbliaḋna ḃíḋeadar an-foġlumṫa agus duḃairt sé leó go ḃfágfaḋ sé fúṫa féin sliġe beaṫa a ṫoġaḋ.

“Ní'lim-se,” ar sé, “ag dul ċum fairrge go ceann mí fós. Sar a mbeiḋ an méid sin aimsire caiṫte ḃíḋeaḋ ḃur n-aigne déanta suas agaiḃ.”

Buḋ ġreannmar an nós a ḃí aca 'sa tír sin le rí a ṫoġaḋ amaċ. Mar so a ḋeinidís é: Nuair ċailltí an sean-rí, ḃí dá ċolúr le sgaoileaḋ ċum siuḃail. Pé duine go n-eitilleóċaḋ an ċeud ċeann aca air, ḃeiḋeaḋ sé sin 'na rí feaḋ a ṡaoġail, agus ḋeuntaoi iarla de'n té go dtagaḋ an dara colúr anuas ar a ġualainn. Gan amras ḃíḋeaḋ a ṡúil amuiġ ag gaċ aon'ne, feuċaint an dtuitfeaḋ an raṫ air féin luaṫ nó mall.

Sar ar ḟág an captaoin an baile fuair rí an oileáin bás, agus an rí nuaḋ le toġaḋ láiṫreaċ. Cuireaḋ gairm scoile amaċ ó'á ráḋ leis na fir bailiuġaḋ i n-éinfeaċt lá áiriġṫe go dtoġfaiḋe rí ḋóiḃ. Ṫáinig an lá ceapuiġṫe, agus, níḋ naċ iongnaḋ, ḃí ag an dáil an dall agus an cuirpṫeaċ agus an martarṫa ann ċoṁ maiṫ leis an óige agus an lúṫṁar. Ṫug an ċaptaoin a ḃeirt ḃuaċaillí leis 'na ċóirte féin, agus ḃí fabrus dóċais ar gaċ nduine go dtuitfeaḋ an crann ar ḋuine éigin.

Sgaoileaḋ ċum siuḃail na colúir, agus rud nár ġnáṫaċ leo, níor sgaradar le n-a ċéile. Ḃíḋeadar ag casaḋ agus ag iompuġaḋ nó go raiḃ an tráṫnóna naċ mór ann gan roġa a ḋeunaḋ. Dúḃairt na daoine eolais a ḃí ann ná tiocfaidís anuas ar aon'ne. Is é críoċ an sgéil é gur ṫáinig an ċéad ċolúr anuas ar ġualainn Ṡeumais agus an dara ceann ar ġualainn Ṫaiḋg. Ṫóg na daoine amaċ as an gcóirte iad, agus d' árduiġeadar leó ar a nguailniḃ go palás an rí. Ḃuaileaḋ an ċoróin ar Ṡeumas, agus cuireaḋ culaiṫ oifigeaċ air féin agus ar a ḋearḃráṫair.

Ḃí oiread mear agus cion ag an gcaptaoin do'n mbeirt is d'ḟeudfaḋ a ḃeiṫ aige dá mb'iad a ċlann féin a ḃí ann. Nuair ḃí an corónuġaḋ críoċnuiġṫe ṫug sé aġaiḋ ar an mbaile, lán d'áṫas is de ḃrón 'san am ceudna. Ċuir sé lúṫġáir air an méid sin raṫa ṫuitim ċum na buaċaillí boċta a ṫóg sé ar láiṁ; 'na ḋiaiḋ sin ḃí brón air sgaramaint leo.

Lá ar n-a ḃárac nuair ḃí gaċ níḋ siolta sálta suiriġṫe agus an áit fúṫa féin, “'Seaḋ,” ars' an rí le n-a ḋearḃráṫair, “deunaimís dliġe anois naċ raiḃ a leiṫéid

'san oileán so riaṁ fós. Ceapaimís an oiread sain 'san mbliaḋain dos gaċ aon leanḃ mic, ó'n lá a beurfar é go lá a ḃáis. Bíḋeaḋ sé mar ċeangal air go gcaiṫfiḋ sé gnó ḟaiġdiúra a ḋéanaḋ nuair ḃeiḋ sé i n-aois sé mbliaḋna deug." Ḃí muintir an oileáin lán-sásta leis an ndliġe so nuair deineaḋ puiblíḋe é, agus ní ṫabarfaidís órlaċ de'n rí ar ór, ḃí an oiread sin de ċion aca air.

Ṫéiḋeaḋ an rí agus an t-iarla ar fud na caṫraċ go minic feuċaint cionnus ḃí a ndaoine ag maireaċtaint. I sráid go ngeiḃdís tríd do ḃí 'na ċoṁnuiḋe ceannuiḋe a ḃí lán de ṡaiḋḃreas. Ní raiḃ de ṁuirir air aċt aon inġean aṁáin. Ḃíḋeaḋ sí ag faire amaċ ar an rí agus a ḋearḃráṫair ag gabáilt an tsliġe nó gur ṫuit sí i ngráḋ leis an iarla. Ní ḟeadair sí cionnus a ċuirfeaḋ sí a cúis i n-iúl d'á haṫair, agus lean mar sin di gur ṫuit sí breóiḋte is ċaiṫ sí a leabaiḋ a ṫógḃáil. D'ḟiafruiġ a haṫair di annsin cad a ḃí uirre. Ċaiṫ sí a innsint do.

"Go sábálaiḋ an té is fearr sinn," ars' an t-aṫair, "cad deunfar anois? Níl aon leiġeas le faġáil duit."

"Ní'l, a aṫair, muna raċfá ag triall air agus a ráḋ leis cionnus táim. Abair leis gaċ níḋ: go bfuilim ċoṁ mór sin i ngráḋ go mbeiḋ mo ḃás ar a anam mara bpósfaiḋ sé mé."

"Má ṫéiḋim-se ann, is sin a ḃeiḋ de ṁaiṫeas dam ann; caiṫfear amaċ a' doras mé."

D'imṫiġ an fear boċt go brónaċ, aċt, nuair ḟroiċ sé an ċúirt, ní leigfeaḋ náire ḋo dul isteaċ. Ċuaiḋ sé an dara lá arís, aċt b'é an sgeul ceudna é: níor ċuir sé a ċúis i n-iúl d'aon'ne. Glaoiḋ an rí an triomaḋ lá ar an iarla, nuair ċonnairc sé an ceannuiḋe ag gluaiseaċt: "Feuċ an fear úd ag deunaḋ ar an ndoras, a Ṫaiḋg. 'Sé an triomaḋ lá aige ag teaċt annso, gan fios a ċúraim a ṫabairt d'aon'ne. Mar deirim leat, níor laḃair sé le duine annso feaḋ na haimsire so, agus is fearra ḋuit seirḃísiġ a ċur síos ag triall air. Abair leo go ndubairt-sa leis teaċt anios ċugam, agus gan dul a-ḃaile fá mar ḋein sé an dá lá roime so."

D'imṫiġ an t-iarla féin síos ag triall ar an ḃfear, agus ċeistiġ sé é. Ḃuḋ náireaċ an fear an ceannuiḋe nuair ḃí sé ag innsint a sgéil do'n iarla. 'Na ḋiaiḋ sin d'innis sé ó ṫúis go deire é; ḃí ḟios aige naċ raiḃ a inġean a ṡábáil, muna bpósfaḋ an t-iarla í. Níor ṫug

seisean freagra air, aċt a ḋrom iompóḋ. Ċuaiḋ an ceannuiḋe boċt a-ḃaile go lán-ḃrónaċ.

Do hinnseaḋ do'n rí gaċ níḋ mar ḃí. "Muna mbeiḋeaḋ ins an traoġal aċt an t-aon ḃean sin, ní ṗósfainn anois í, t'réis í féin uṁluġaḋ mar sin. An ḃfuil aon ḃanaṁlaċt i n-aon ċor innte?" Is mar so do laḃair an t-iarla.

"Mo ṫruaġ mór tú, a Ṫaiḋg," ars' an rí, "is beag a ṡaoilis tamall d'á raḃais go raiḃ aon dul go ḃfaġfá a leiṫéid do ċailín mar ṁnaoi. B'ḟearra duit go mór teaċt ar aṫ-ċoṁairle, agus, muna ḃfuil aon ċúrsaiḋe eile gearáin agat, an ḃean a ṗósaḋ." Do lean an rí mar so leaṫuair a' ċluig d'á ċoṁairliuġaḋ. "Cad tá uait?" ar sé; "naċ ḃfuilir i n-aois pósta anois; tá bean ḃreaġ agat le fáġáil agus dúḃairt a haṫair go ḃfaġfá a ṡaiḋḃreas ar fad aċt é féin a ḃeaṫuġaḋ. Dá gcloisfeaḋ an captaoin gur ċuiris suas d'á leiṫéid de ṁnaoi ġalánta, ḃeiḋeaḋ aiṫreaċas air lá a ċur riaṁ ionnainn."

'Sa deire ṫiar ṫall ṫug Taḋg a ṫoil an ḃean a ṗósaḋ, agus cuireaḋ teaċtaireaċt ar an gceannuiḋe. Ṫáinig sé go tapaiḋ, agus is é ḃí go lúṫġáireaċ. Réiḋtiġeaḋ gaċ níḋ gan ṁoill, agus ó ḃí an cailín ag dul i ḃfeaḃas gaċ lá, pósaḋ i gceann na seaċtṁaine iad. Buḋ ḃreaġ an lánaṁa leis a ḃí ann

Am' ṁaise féin, ḃí sin go maiṫ agus ní raiḃ go holc. Ní raḃadar pósta aċt leaṫ-ḃliaḋain nuair ṫáinig gráin agus tarcaisne ag an mnaoi d'á fear ċoṁ mór sin go mb'ḟearr léi an luaiṫ ḋearg 'ná a ċos. Ċuir so náire agus ceann-fíos air sin, 'sa tsliġe go mbíḋeaḋ sé ag imṫeaċt leis féin, agus go mb'ḟearr leis ná cífeaḋ duine é. Anois is arís leigeaḋ sí uirre an sean-ġráḋ a ḃeiṫ aici ḋó, aċt b'ḟánaċ a ṫuiteaḋ so amaċ.

Lá de na laeṫiḃ ṫáinig néal mar so uirre, agus duḃairt sí le n-a fear go raċaidís araon a ḃáilcéireaċt. 'San am ceudna leig sí uirre go raiḃ sí níos mó i ngráḋ leis 'ná riaṁ. Ní nár ḃ'iongnaḋ, ḃí lúṫġáir ar an iarla. Ċuadar i ḃfad ó ḃaile tré ċoill ṁór, agus nuair ḃíḋeadar ag teaċt amaċ ar an dtaoḃ eile ċualadar mórán geónaċ ar an mbóṫar. Cad a ḃeiḋeaḋ ann ná triúr fear ag bualaḋ 's ag basgaḋ a ċéile! Ḃí fuil ṁairt ar gaċ nduine aca t'réis an méid a ḃí fágta aige. Ġlaoiḋ an t-iarla orra stad, agus d'ḟeuċ sé arís orra. Is aṁlaiḋ a ḃí sean-ċáibín aca 'á sraċaḋ ó n-a ċéile.

"Faire, faire," ars' an t-iarla, "a ḟeara gránna, is mór an náire ḋíb é. Cia sib-se nó cad tá eadraib i n-aon ċor? An bfuil aon ṁeas agaib ar ḋliġṫib an rí."

"Míle fáilte rómat, a ḋuine uasail ġalánta," adubradar; "Tá a leiṫéid so eadrainn, agus dubramar go bfágfamaois fé ṁolaḋ an ċeud duine a ġeóbaḋ an bóṫar é."

"So sean-ċáibín d'ḟág m'aṫair agam-sa fé n-a uḋaċt," ars' an fear buḋ ṡine aca.

Labair an dara fear:

"Tá an t-éiṫeaċ agat; is agam-sa ḟág sé é."

"Ar ċualaís riaṁ a ṁacsaṁail sin de sgéal?" ars' an tríoṁaḋ fear. Ċromadar arís ar an gcogaḋ.

"Stadaiḋ," ars' an t-iarla, "agus taisbeánaiḋ dom cionnus fágaḋ agaib ar fad an rud neaṁṫaisbeaċ sin."

Ṫarraing gaċ nduine aca paipéar as a ṗóca, agus bí sé i scríbneóireaċt a n-aṫar an sean-bairéad a beiṫ ag gaċ nduine.

"Leigiḋ dam an rud gránna gan ṁaiṫeas a ḟeicsint."

Tugaḋ do é, agus ċrom sé ar ġáiri nuair d'ḟeuċ sé air.

"Ní fiú cnaipe é, a ḋaoine ṁacánta," ar sé. Labair an fear buḋ ṡine arís: "A ḋuine uasail, ní mór an ṁaiṫ é gan aṁras, aċt tá buaiḋ ṁór a baineas leis. Dá gcuirfeá ar do ċeann é, beiḋeaḋ coṁaċt ṁór agat, mar beiḋeaḋ aon'ne gur ṁaiṫ leat fé n-a ġearaib. Beiḋ an duine sin gan ṁoill i n-aon ball de'n doṁan gur maiṫ leat, dá mb'é an t-oileán is fiaḋaine fé'n spéir é."

"Cíḋim go bfuil maiṫ éigin 'sa sṫracaire mar sin."

Ċuaiḋ sé féin is a ṁnaoi i leaṫtaoib, agus dubairt sise leis: "Ceannuiġ an cáibín sin uaṫa no ní beiḋ deire le n-a gcuid aċrainn go deó."

"Is maiṫ an ċoṁairle í," ar sé, agus labair sé arís leis an dtriúr:

"Ní ḟeudfainn é réiḋteaċt eadraib, aċt so leaṫ-ċeud do'n duine agaib, má ḟágann sib agam-sa an cáibín."

Biḋeadar go lán-sásta leis. Fuaradar an t-airgead, agus sgaradar go buiḋeaċ leis féin agus a ṁnaoi. Do ṡáiḋ Taḋg an sean-ċáibín isteaċ 'na ḃrollaċ nuair d'ḟág an triúr iad, agus d'ḟeuċ sé féin agus a bean ar a ċéile. Ċromadar araon ar ġáire, aċt is dóiġ liom nár b'aon ċúis aṁáin a bí aca leis. Ar ḋul a-baile ḋóib dúbairt sise go gcaiṫfidís teaċt amaċ ċoṁ minic is d'ḟeudfaidís as sin amaċ mar gur ḋein an méid sin riublóide mórán

ṁaiṫeasa dóiḃ. Gan aṁras ḃí seisean toileaṁail, agus lán d'áṫas. Leis an ngnó mór a ḃí air le deunaḋ ní raiḃ sé 'na gcumas an ċaṫair ḟágḃáil go ceann tamaill ṁaiṫ 'na ḋiaiḋ sin, aċt lá áiriġṫe d'ḟágadar an baile 'na ndiaiḋ agus ṫugadar aġaiḋ ar an gcoill. Ċuadar níos ṡia ó ḃaile ná mar buḋ ġnáṫ leó, agus ḃíḋeadar ag siúḃal nó go raiḃ an meaḋon lae ann nuair laḃair an ḃean agus dúḃairt gur ṫug sí féin biaḋ agus deoċ léi. Ṡuiḋeadar fé sgáṫ na gcrann agus ṫóg sí amaċ a lón. Is geárr gur ġearán sé go raiḃ droċ-ḃlas ar an mbiaḋ. "Ní ḃfaġaim-se é," ars' an ḃean, agus do lean sé d'á ċaiṫeaṁ. I gcionn tamaill t'réis ḃeiṫ ullaṁ dóiḃ dúḃairt Taḋg gur ṁoṫuiġ sé codlaḋ ag teaċt air. Buḋ mór an tuirse a ḃí ar an mnaoi aċt go raiḃ sí ró-ġlic é leigint uirre.

"Ná cuirfeá do ċeann im' uċt-sa go fóil," ar sí, "agus beagán codalta a ḋeunaḋ? Dúiseóċad-sa tu ar ball."

Ċuir sé suas de an ċeud uair, aċt 'sa deire ḃí a toil féin ag an mnaoi. Ní raiḃ aṁras ar biṫ ag an ḃfear boċt ar an gclampar ar fad a ḃí 'na ċóir. Ṫug sé míle buiḋeaċas d'á ṁnaoi, agus, níḋ nár ḃ'iongnaḋ, is lán a ḃí a ċroiḋe d'áṫas i dtaoiḃ an ṁéid gráḋa a ṫaisbeán so go raiḃ aici ḋó. Ḃuail sé a ċeann 'na huċt mar duḃairt sí leis agus ní fada go raiḃ sé go doiṁin 'na ċodlaḋ. Nuair fuair an ḃean mar so é ḃris an diaḃal amaċ innte, agus, má ḃí lúṫġáir i gceart ar ḋuine, is uirre ḃí sé anois. "Seaḋ," ar sí, "táir ar mo ṫoil anois agam." Ċuiṁniġ sí nár sgar sé riaṁ leis an sean-ċáibín, go raiḃ sé 'na ḃrollaċ i gcoṁnuiḋe. D'ḟorsgail sí anois go socair suaiṁneasaċ é ċum naċ ndúiseóċaḋ sí Taḋg. Fuair sí ann agus buail ar a ceann é. Laḃair sí anois go mórḋálaċ: "Cuirim fé ġeasaiḃ an ċáibín so m'ḟear a ḃeiṫ 'san oileán is sia ó ḃaile agus is fiaḋaine fé'n spéir, sar a ndúiseóċaiḋ sé as an gcodlaḋ so."

Ní túisge ráiḋte é 'ná ḃí an gníoṁ deunta. Ċuaiḋ sise a-ḃaile go brónaċ, mar buḋ eaḋ, agus b'iongantaċ an sgeul a ḃí aici le hinnsint, cionnus a ṫáinig leoṁan ċuṫaiġ amaċ as a ṗruais gan coinne leis agus sgiobaḋ Taḋg boċt ċum siuḃail 'na fiaḋnaise. D'órduiġ an rí gárda ar a lorg, aċt ċasadar tráṫnóna gan é 'ná raon an leóṁain a ḟaġáil. "Is é mo ṫuairim," arsa saiġdiúir aca leis an rí, "naċ ḃfuil leóṁan ar an oileán, ó marḃaḋ dá ċeann aca cúig bliaḋna ó soin." Ḃí a ḟios ag an rí anois gur ḃ'í an ḃean a imir droċ-ġníoṁ éigin ar Ṫaḋg

agus ḟaoil sé ná cífidís go bráṫ arís é. "Agus," ar sé 'na aigne féin, "táim-se ciontaċ 'na bás, mar is mé ċuir d'ḟiaċaiḃ air an ḃean ṁalluiġṫe a ṗósaḋ." Ní ċuirfeaḋ a dtáinig riaṁ compóirt ar an rí, agus i gcionn tamaill ḃreóitiġ sé gan leiġeas ar a ġearán. Ó'n lá sin amaċ ní raiḃ súil le n-a éirġe go deo as a leabaiḋ. Is mar so ḃí ag an rí, aċt cionnus ḃí ag Taḋg boċt?

Nuair ḋúisiġ sé, d'ḟeuċ sé timċeall air; aċt níor ḟeud sé 'ḋeunaḋ amaċ cá raiḃ sé. Ċuimil sé lám d'á ṡúiliḃ; annsin ċonnairc sé go raiḃ sé i gceart-lár coille gan a ḃean ná aon'ne eile i n-aice leis. Is é an ċeud láṁaċ a ḋein sé feuċaint an raiḃ a ṡean-ċáibín 'na ḃrollaċ. Ḃí sé imṫiġṫe; agus ḃí fios aige anois gur ḃ'í an ḃean a ḋein an mearḃall do. Ċroiṫ sé a ḋorn: "A ṁéidriġ," ar sé, "an mar sin a ḋeinis é? An é so do ġráḋ ḋom, mé a ċur 'san áit so? Ná bac sin, ṁaise; tá an roṫa ag iompóḋ i gcoṁnuiḋe, agus b'ḟéidir go dtiocfaḋ an lá fós nuair ḃeiḋinn-se suas leat; má ṫagann, bí ar do ċoimeád."

Ṫáinig uaṫḃás 'na ċroiḋe nuair ċuiṁniġ sé go mb' ḟéidir naċ raiḃ rud le n-iṫe ná le n-ól 'san oileán. Léim sé ar a ċosaiḃ, mar ḃí sé naċ mór caillte leis an dtart, agus d'imṫiġ sé ag lorg tobair nó sruṫáin. Do ṡiuḃail sé mórán gan braon uisge le fáġail ann nó go dtáinig sé ċum crann ṁór ar a raiḃ na huḃaill buḋ ḃreáġṫa d'á ḃfeacaiḋ súil duine. Ḃí an crann cromṫa le n-a ualaċ agus níor ḋeacair do an méid buḋ ṁaiṫ leis a ḃaint. Seaḋ, ṫóg sé greim as ceann aca, aċt ní túisge ḃí sé iṫte aige ná d'ḟás coill aḋarca amaċ trí n-a ċroiceann, ceann ar gaċ n-órlaċ de.

"A Ḋia na trócaire," ar sé leis fein, "atá an donas im' ḋiaiḋ riaṁ, aċt ní raiḃ an tubaist i gceart orm go dtí so. Ní ḟeudfaiḋ mé ḃeiṫ níos measa 'ná táim, agus as so amaċ bainfiḋ mé greim as gaċ rud a ṫáirleóċaiḋ liom."

Is mar so ḃí sé ag cur de is-ló, agus ag codlaḋ 'san oiḋċe. Gaċ rud a ḃuaileaḋ 'na ḃóṫar ḃaineaḋ sé greim as, aċt is minic naċ raiḃ sé 'na ċumas dul i n-aice na gcrann mar ġeall ar na haḋarca. Lá áiriġṫe ḋo ṫáinig sé ar ċrann ḃeag. Ḃí ubla beaga gránna air; agus nuair ḟeuċ sé orra, ḋúḃairt sé leis féin naċ ḃfeacaiḋ 'na ṡúil riaṁ aon rud buḋ ṡeirḃe 'ná iad. Ḃlais sé ceann aca, agus ṫuit na haḋarca go léir de. "Seaḋ," ar seisean, "ní ḟeadair duine cá ḃfuil a leiġeas. Cuirfiḋ mé ċugam cuid díoḃ so, agus casfaiḋ mé ar an gceud ċrann uḃaill

a ḃuail umam." Ḋein sé mar dúbairt ; ḃuail sé 'na ṗóca ċuige beagán de gaċ crann.

Riṫ leis ar feaḋ seaċtṁaine ó'n lá sin. Ċosain sé go maiṫ é féin, aċt i gcionn na haimsire so ṫársluiġ na hubla ċoṁ breáġ sin leis, agus ṫáinig an oiread sin de ḋúil aige ionnta, nár stad sé riaṁ is ċoiḋċe gur iṫ sé ceann aca. Ní túisge sin ná fuair sé go raiḃ a ḋealḃ féin caillte aige agus ḃí sé i ḃfuirm asail. Fágaḋ a ċiall, a ċuiṁne 's a ċaint ná dúrṫa aige. Lá de na laeṫiḃ ḃí sé ag siubal timċeall na háite agus ag iṫe an féir ġlais, nuair ḃuail tobairín fíoruisge leis naċ mór ar ḃruaċ na fairrge. B'in é an ċeud radarc aige 'á ḟaġáil ar an ḃfairrge nó ar ṫobar. Is áṫasaiġe ḃí sé mar ġeall ar an tobar ḟeicsint. Ċrom sé síos agus ḟásuiġ sé a ṫart, aċt nuair ṫóg sé a ċeann ḃí sé 'na ċlóḋ féin arís.

"Buiḋeaċas le Dia," ar sé ; "tá mo ċlampar ar fad díom anois, ní fuláir. Fillfiḋ mé ṫar n-ais ar na hublaiḃ déiḋeanaċ' a iṫeas, agus cuirfiḋ mé ċugam cuid díoḃ is de'n uisge so leis." Ḃain sé ḋe a ḃróg agus le congnaṁ na ndeilgne rinne sé buideul. Líon sé d'uisge annsin é. Níor ḋearṁad sé na hubla i n-aon ċor.

Ḃí so go maiṫ is ní raiḃ go holc. D'ḟeuċ sé amaċ ar an ḃfairrge, aċt ní raiḃ radarc ar ḃád ná long. D'ḟan sé san áit so trí lá, agus gaċ maidin ṫéiḋeaḋ sé anáirde ar ċrann árd, gan ṁaiṫ ná toraḋ do. An tríoṁaḋ lá cad a ḃeiḋeaḋ ann ná árṫraċ breáġ ag deunaṁ ar an oileán. Ḃain sé de a léine agus ċeangail ar ċleiṫ ṁóir fada é. Ḃí sé d'á ċroṫaḋ nó gur ḋein muinntir an árṫraiġ cóṁarṫa go ḃfeacadar é. Cuireaḋ bád ag triall air, agus is geárr go raiḃ sé ag innsint a sgéil do'n gcaptaoin. Is é an rud a ṫug go dtí an áit fiaḋain sin an t-árṫraċ easbaiḋ uisge ḃeiṫ orra. Ċuir Taḋg i n-iúl dóiḃ cad a ḃí le faġáil 'san oileán—naċ raiḃ braon uisge ḟeudfaḋ duine ḋ'ól ann, agus draoiḋeaċt ar gaċ níḋ. "Ní ḃeiḋ baint againne leis," ars' an captaoin.

Ní raiḃ luid de'n euḋaċ ar Ṫaḋg, agus, cionnus a ḃeiḋeaḋ, t'réis suim mór aimsire a ċaiṫeaṁ 'san áit sin ? Ḃí sé stolta stracaiġṫe. Ṫug an captaoin culaiṫ leis féin do, agus nuair ḃí sé beársta, d'ḟeuċ sé go háluinn aċt aṁáin go raiḃ sé lom caiṫte. D'ḟiafruiġ an captaoin de cár ṁaiṫ leis é ċur i dtír. Sé an freagra ṫug sé gur ṁaiṫ leis dul i dtír i ríoġaċt a ḋearḃráṫar, ag cur ainme ar an áit 'san am ceudna. Ċaiṫeadar trí ṁí sar

ar ḟroiċeadar port, agus nuair cuireaḋ i dtír Taḋg, d'ḟiafruiġ sé a ainm de'n ċaptaoin, agus duḃairt leis go ndíolfaḋ sé fós go maiṫ é mar ġeall ar an ṁéid duaiḋ a ṫug sé ḋóiḃ. Sgaradar go brónaċ lé ċéile. Ḃuail Taḋg máilín na n-uball ar a ḋrom agus an buidéal fé n' asgall agus d'imṫiġ air ag lorg óstaiḋeaċt' na hoiḋċe. Ḃí sé ag imṫeaċt is ag siuḃal roimis go dtáinig sé an-ġearraid do ṫiġ aṫar a ċéile. Ċuaiḋ sé isteaċ i dtiġ tailliúra ar tuitim na hoiḋċe. D'iarr sé lóistín go maidin ar an dtáilliúr.

“A ġráḋ ġil,” ars' an tailliúr, “feudfair fanaṁaint annso ċoṁ fada 's is maiṫ leat.”

Níor ḃ'uair suain do Ṫaḋg boċt é; ḃí a ṁalairt d'imniḋe air. D'éiriġ sé go han-ṁoċ lá ar n-a ḃáraċ, agus d'ḟiafruiġ sé de'n tailliúr an ḃfeudfaḋ sé iasaċt búird a ṫaḃairt do, go raiḃ doirnín uḃall aige le díol, agus gur ṁaiṫ leis beagán airgid a ḋeunaḋ ḋíoḃ.

“Beir leat é, agus míle fáilte,” ars' an tailliúr, “aċt ná leig ċum fáin uaim é.”

Ċuir sé ċuige na huḃla 's a ḃuidéal, agus d'árduiġ sé an bórd ar a ġualainn. Níor stad is níor staon sé go dtáinig sé ar aġaiḋ tiġe aṫar a ċéile amaċ. Ḃuail sé ar an mbórd na huḃla is breáġṫa an ċeud uair. Annsin ġlaoiḋ sé amaċ—“Na huḃla is breáġṫa fé'n ngréin.” An ċeud triolla ċuir sé ḋe, ċualaiḋ a ḃean é, agus ċuir sí a ceann amaċ 'sa ḃfuinneóig anáirde an staiġre. Ṫáinig dúil ṁór aici ionnta, nuair ċonnairc sí na huḃla. D'ḟeuċ sí ar an ḃfear leis, aċt, níḋ nár ḃ'iongnaḋ, níor aiṫniġ sí é. D'órduiġ sí d'á seirḃíseaċ cuid aca ḟaġáil di ar ġráḋ nó ar airgead.

Nuair ṫáinig an seirḃíseaċ mar a raiḃ fear na n-uball, d'ḟiafruiġ sí ḋe cionnus ḃí sé 'á ndíol.

“An oiread sin an ceann,” ar sé, ag ainmniuġaḋ a luaiċ.

“Ġeóḃair é,” ar sí.

“Seo, blais é sin agus innis dam ar iṫis a leiṫéid riaṁ.” Is í ḃí deas air. Ḃain sí greim as, agus deineaḋ cnapán asail gan ṁoill di. Ní túisge fuair sé mar sin í ná ċuir sé na huḃla 'na ṁála arís. Fuair sé annsin maide breáġ reaṁar, rug ar earball an asail, agus níor stad de ġaḃáilt uirre gur ḟroiċ sé tiġ an táilliúra. Ceangail sé istiġ í. “Fan-sa annsin go dtiocfaiḋ a ṫuilleaḋ ċugat,” ar sé.

Súd amaċ arís é agus ḟocruiġ sé na hubla ar an mbórd. Nuair ab' ḟada leis an mnaoi uasail a ḃí an cailín amuiġ, ġluais sí féin, ḃí an oiread sin do ḋúil aici ins na hublaiḃ. Ḃí Taḋg réiḋ roimpe.

"Cad tá uait ar na hublaiḃ?" ar sí.

"Táid siad an-ḋaor," do ḟreagair seisean; "aċt mar sin féin, so ceann aca gan aon níḋ ḋuit. Iṫ é, agus táim sásta go dtógfaiḋ tú a bfuil agam díoḃ." Ní túisce ḃlais sí é ná ḋein asal mór cíorḋuḃ di.

"Seaḋ," ar sé, "táir ar mo ṫoil anois agam." Ní raiḃ duine ar an sráid. Ċuir sé ċuige na hubla, rug sé ar eirball an asail, agus ḃí sé d'á smiotaḋ le bata go dtáinig sé go dorus an táilliúra. Lé ṫí an dorais a ċur isteaċ di, ḃuail sé le buille a leag fíor-ḟreasgálta ar an dtalaṁ í.

"Faire! faire! fuil agus gráin ort, a ṫinncéir," ars' an táilliúr, "cad é sin déanta 'gat leis an asal boċt? Is mór an náire ḋuit é."

"A ṫáilliúir," arsa Taḋg, "is so asal atá ag imirt orm le fada, agus táim ag baint sásaiṁ anois di."

Annsin ḃagair sé i leaṫṫaoiḃ ar an táilliúr agus ċeistiġ sé é mar ġeall ar an gceannuiḋe. Fuair sé amaċ uaiḋ go raiḃ an ceannuiḋe boċt naċ mór 'na ċuirpteaċ ó'n ngúta, agus naċ raiḃ aon'ne ag deunaḋ leiġis do. Duḃairt sé leis go raiḃ an rí go holc, agus naċ ḃfuair sé a ṡláinte ó d'imṫiġ a ḋearḃráṫair.

"Deunfad-sa an rí sin a leiġeas," arsa Taḋg, agus ċuaiḋ sé amaċ arís. Ṫug sé aġaiḋ ar ṫiġ an ċeannuiḋe agus ḃuail ag an dorus. D'ḟosgail an doirseóir do é, is d'ḟiafruiġ de cad a ṫug annsin é.

"Do ṫángas annso ċum do ṁáiġistir a leiġeas," do ḟreagair Taḋg.

"An doċtúir tú? Ṡaoilear go dtáinig a raiḃ de ḋoċtúirí 'san oileán annso ċeana gan maiṫ a ḋeunaḋ."

"Ná bac sin; leig dom-sa iarraċt a ṫabairt anois. Cá ḃfuil seómra do ṁáiġistir?"

Taisbeánaḋ sin do agus ċuaiḋ sé isteaċ. Ḃí an sean-duine 'na ṡuiḋe ag an teine agus d'ḟeuċ sé ar Ṫaḋg.

"Cad a ṫug annso isteaċ tú?" ar sé, i gcionn tamaill.

"Do ṫabarfainn fé tu a leiġeas, dá mbaḋ maiṫ leat é," do ḟreagair Taḋg.

"Má ḋeineann tú slán mé, díolfar go maiṫ tú; aċt, mara ndeunfair, is é an príosún a ġeoḃair. Ḃíḋeaḋ

do roġa anois agat—taḃair féin' léiġeas nó cuir díot."

Do ċroiṫ Taḋg a ṡlinneáin, is duḃairt sé: "Ḃíḋeaḋ orm féin, cia aca maiṫ nó olc; deunfaiḋ mé iarraċt a ṫaḃairt."

Ṫarraing sé amaċ máilín na n-uḃall, ṫoġuiġ ceann aca agus ṫug do'n gceannuiḋe é. "Seo," ar sé, "iṫ é sin is beiḋ do leiġeas deunta."

Ní raiḃ aċt an t-aon ġreim iṫte aige nuair ḃí aḋarca ag fás tré gaċ n-órlaċ de amaċ. Léim sé os cionn talṁan agus ġreaḋ sé a ḃasa. Ḃí clab ar Ṫaḋg siar go cluasaiḃ ag gáire sé. Nuair ċonnairc an ceannuiḋe Taḋg mar so las sé suas le feirg, ḃuail sé a ċloigín agus, nuair ṫáinig na seirḃísiġ isteaċ, fuair siad órduġaḋ an ropaire biṫeaṁnaiġ a ċeangal go dian doċt. Deineaḋ sin gan ṁoill; agus nár ṁór an t-iongnaḋ nár aiṫin aon'ne aca é? Gan aṁras, ṡaoileadar ar fad gur'b í an ṗírinne a ḃí ag an mnaoi gur hárduiġeaḋ ċum siúḃail ag an leóṁan a fear. Is dóċa go raiḃ sí féin deiṁneaċ nár ṁair sé go dtí so.

Cuireaḋ fios ar ġárda ċum an fear malluiġṫe a ḃreiṫ i ḃfiaḋnaise an rí. Tugaḋ go dtí an gcúirt é, agus rug beirt d'á ṡeirḃísiġ an ceannuiḋe leo ann ċum fiaḋnuise ḋeunaḋ 'na aġaiḋ. Ḃí seisean ag cromaḋ ar a sgeul innsint, aċt ċaiṫ sé stad leis an méid gleó ḃí ag fear ag iarraiḋ teaċt isteaċ.

"Abair leis an ḃfear gleóḋaċ sin ag an doras fanaṁaint socair nó go gcuirfear amaċ é," ars' an rí.

"A rí onóraiġ," ars' an saiġdiúir, "deir sé go ḃfuil sgeul iongantaċ aige ḋuit, agus go gcaiṫfiḋ sé é innsint duit láiṫreaċ."

D'órduiġ an rí ḋó teaċt agus a ċúis a ċur i n-iúl. Ġaiḃ sé suas imeasg na ndaoine agus cia ḃeiḋeaḋ ann ná an táilliúr. Ḃí sgeun 'na ḋá ṡúil, aċt is mó 'ná sin an leaṫaḋ ṫáinig ionnta nuair ċonnairc sé Taḋg greamuiġṫe.

"A rí onóraiġ," ars' an táilliúr, "ṫáinig an tinncéir duine sin atá 'na ṗríosúnaċ anois isteaċ ċugam ar tuitim na hoiḋċe aréir, agus d'iarr sé lóistín orm. Níor ṁaiṫ liom eiteaċ a ṫaḃairt do, mar sin d'ḟágas istiġ é. Ar maidin indiu ṫugas iaraċt búird do; ḃí doirnín uḃall aige le díol. Ní fada ḃí sé amuiġ uaim go dtáinig sé arís agus asal breáġ aige ḋ'á ṫiomáint. Ceangail sé im' ṫiġ í, agus duḃairt léi fanaṁaint annsin go dtiocfaḋ a

ṫuilleaḋ ċúiċe. D'imṫiġ sé amaċ arís, aċt ní fada gur ġluais an dara huair le hasal eile. Nuair ḃí sí ag cur an dorais isteaċ di, ḃuail sé le buille í a leag fíor-ġlan ar an dtalaṁ í. Duḃairt-sa gur ṁór an náire a leiṫéid a ḋeunaḋ. Is é an freagra a ṫug sé orm naċ raiḃ leiġeas aige uirre, go raiḃ sí ag imirt air le fada. Cuir sé cúil-ċeannraċ léi annsin agus ċeangail i n-aice an ċinn eile í. Ní fada ó'n dtiġ a ḃí sé an tríoṁaḋ huair sar ar ċrom na hasail ar ċaint. Ṫuigeas ó ċeann aca gur'b í féin ingean an ċeannuiḋe so id' láṫair, agus gur seirḃíseaċ léi an ceann eile. Riṫeas amaċ an doras nuair ċualas an méid sin, mar ḃí ḟios agam go raiḃ draoiḋeaċt nó diablaiḋeaċt éigin 'san obair."

"O, mo leanḃ, mo leanḃ," do sgreaḋ an ceannuiḋe. Cuireaḋ suaiṁneas air i gcionn tamaill, agus do labair an rí.

"A ḟir ṁalluiġṫe," ar sé, "cad é mar obair é so ḋeunta agat ar na daoine boċta?"

"A rí," arsa Taḋg, "is mé do ḋearḃráṫair." Ní ḃfuair sé duine ann a ṫug géilleaḋ ḋó. D'innis sé a sgeul dóiḃ ó ṫúis go deire: cá raiḃ sé fead na haimsire agus an méid ar ġaiḃ sé tríd. Ní raiḃ duine ann, nuair ċríoċnuiġ sé a sgeul, nár ċreid gur'b é an fear ceart a ḃí ann, mar ḃí gaċ cóṁarṫa go cruinn aige. Cuireaḋ míle fáilte roimis, agus buḋ ḋóiġ leat gur'b as a ṁeaḃair a ḃí an rí ag gul 's ag gáirí.

Tugaḋ na hasail láiṫreaċ, agus nuair ċualadar an sgeul ṫuit ceann aca i ḃfanntais. Ar ṫeaċt ċúiċe féin di, dubairt Taḋg naċ leiġeasfaḋ sé go deó í féin ná a haṫair, muna ḃfaġaḋ sé an sean-ċáibín. D'innis sí ḋó an ball d'á seómra féin mar a raiḃ sé. Fuair sé 'san áit sin é. Annsin ṫug sé a ndealḃ féin do na hasail, agus bain sé na haḃarca de'n gceannuiḋe.

"Fágfar fút-sa anois," ars' an rí le Taḋg, "aon ṗionnús is maiṫ leat a ċur ar do ṁnaoi."

Ċuir Taḋg an sean-ċáibín ar a ċeann.

"Cuirim fé ġeasaiḃ an t-sean-ċáibín so," ar sé, "í féin. a haṫair agus a gcuid ar fad a ḃeiṫ i n-aon oileán atá míle míle ó'n áit so, sar a mbeiḋ an ġrian fé." Ní túisge ráiḋte é 'ná deunta.

Ḃí an rí ag dul i ḃfeaḃas gaċ lá ó'n lá ṫáinig Taḋg a-baile I gcionn mí ḃí sé ċoṁ maiṫ is ḃí riaṁ. Aon lá áiriġṫe aṁáin, do ġlaoiḋ sé ar a ḋearḃráṫair.

"A Ṫaiḋg," ar sé," is mór an náire dúinn ár n-aṫair agus ár máṫair ḃoċt a ḋearṁad ċoṁ fada so. D'ḟágamar i mboċtanas is i ndonas iad. Támaoid-ne saiḋḃir anois, agus is fearra do ḋuine éigin againn dul a' triall orra is iad a ṫaḃairt go dtí an tír so leis."

"Imṫeóċad-sa ann aon lá gur maiṫ leat," arsa Taḋg.

"Réiḋtiġ sé le captaoin áirṫraiġ é ṫaḃairt go dtí an oileán mar ar rugaḋ é, cúpla lá 'na ḋiaiḋ sin. Fuair sé iad ċoṁ boċt is ċoṁ dona is ḃíḋeadar an lá d'ḟág sé féin agus Seumas iad. Is dóċa naċ gáḃaḋ dom a ráḋ go raiḃ lúṫġáir ar Ḋóṁnall 's a ḃean nuair ċuir a mac i n-iúl dóiḃ é féin. Buḋ ṁó 'ná sin a ḃí orra ḋo nuair duḃairt sé leó cad é an raṫ a ṫuit orra araon, é féin agus Seumas. Rug sé leis iad go ríoġaċt a ḋearbráṫar. Geallaim-se ḋuit naċ raiḃ tart ná ocras orra fad a ṁaireadar arís.

Sin é mo sgeul-sa; má tá breug ann, bíḋeaḋ, mar ní mise a ċúm é.

---

# "Árd-rí na Dreóilíne Móire ó'n nDoṁan Toir."

Do ḃí baintreabaċ ann; má ḃí riaṁ, is minic a ḃí, agus beiḋ go deó, agus ḃí beirt ṁac aici gur b'ainm dóiḃ Donnbaċ Liaṫróid agus Dúbaċ Liaṫróid. Bíḋeadar ana-boċt ins an tsaoġal: ní raiḃ de ṁaireaċtain aca aċt sgata gabar, agus bíḋeaḋ an beirt ag féireaċt* na ngabar gaċ lá ar ḃinnse luaċra. Dubairt Donnbaċ lá le n-a ḋearbráṫair: "Ní beiḋeaḋ-sa ag caiṫeaṁ mo ṡaoġail mar so níos sia; raċaiḋ mé ag lorg m'ḟortúin. Tabair-se aire ṁaiṫ d'ár máṫair, agus gaċ lá, nuair ṫiocfaiḋ tú annso, tarraing geitre ar an mbinnse so: má bíḋim-se im' beaṫaiḋ silfiḋ trí braon uisge ar an ngeitriḋ, is má bíḋim marḃ, silfiḋ trí braon fola as."

D'ḟág sé slán ag a ḋearbráṫair agus d'imṫiġ sé air. Bí sé ag cur a lae ḋe nó go raiḃ drúċt agus deireannaiġe na hoiḋċe ag teaċt air, an gearrán bán ag dul ar scáṫ na copóige agus an ċopóg ag teiṫeaḋ uaiṫi, madra na gceiṫre gcos ag dul 'na ṗruais féin, níḋ nár loċt ar an madra boċt an t-am sin d'oiḋċe. 'Sa deire ċonnaic sé solas uaiḋ i gcúinne coille agus do ḋein sé fa ḋéin an tsoluis. Bí tiġ beag annsin, agus nuair ċuaiḋ sé isteaċ ní ḃfuair sé aċt bean ann. Beannuiġ sé ḋi, agus do ḟreagair sí mar an gceudna é. Loirg sé óstaiḋeaċt oiḋċe uirre.

"A ġráḋ ġil," ars' an bean, "baintreabaċ aonarac is eaḋ mé; mar sin féin, is deacair aon'ne a ċur amaċ an t-am so d'oiḋċe." D'ḟan sé, agus d'imṫiġ an oiḋċe fá mar imṫiġeann gaċ ceann aca. Ar maidin d'innis sé ḋi cionnus a ḃí aige féin agus a ṁuintir. Nuair ċualaiḋ sí an méid a bí aige le ráḋ, dúbairt sí leis go mb'ḟearra ḋo fanaċt mar bí sé cúpla lá agus go mb'ḟéidir go bfaġaḋ sé sliġe beaṫaḋ éigin gan dul níos sia ó baile. Bí sé réiḋ sin a ḋeunaḋ agus tug sé buiḋeaċas ḋi.

T'réis biaḋ a ċaiṫeaṁ ḋo, dúbairt go raċaḋ sé ag fiaḋaċ agus ag fionna-ċorguirt do féin ar feaḋ an lae. Amaċ

* Aoḋaireaċt.

leis tríd an gcoill agus gunna ar a ġualainn aige agus ní'l eun 'ná ainṁiḋe d'ár ṫárla leis nár láṁaċ sé. Ar éigin* a ṫóg sé a-ḃaile leis tráṫnóna a raiḃ aige riṫ a' lae.

Ar teaċt go dtí an dtiġ do, is aṁlaiḋ a ḃí an ḃaintreaḃaċ go dúḃaċ agus go brónaċ roimis. D'ḟiafruiġ sé ḋi cad é fáṫ a bróin, no an doiċeall a ḃí aici roimis. "Ní heaḋ, a ċroiḋe," ar sise, "aċt beiḋ míle fáilte róṁat, má ḟanann tú go ceann lae is bliaḋna. Is aṁlaiḋ atá trí fataiġ móra ar an dteórainn ag rí na háite so. Mara ḃfaġaiḋ sé gaisgiḋeaċ éigin a ṫaḃarfaiḋ cóṁrac dóiḃ i ndiaiḋ a ċéile agus buaḋ a ḟaġáil orra, caiṫfiḋ sé a inġean a ṫaḃairt suas dóiḃ. Tá gaisgiḋeaċ mór aige ċum dul ag cóṁrac leo amárac, gur'b ainm do Dúig Cearḃall. Beurfaiḋ sé leis inġean an rí go dtí an teórainn, agus má ġeiḃeann sé buaḋ ar an dtriúr, taḃarfaiḋ an rí a inġean do féin le pósaḋ."

Nuair eiriġ Donnḃaċ ar maidin, dúḃairt sé leis an mnaoi go raċaḋ sé féin ag fiaḋaċ indiu arís. Fad a ḃídeadar ag iṫe, ṫáinig an Dúig go dtí an doras ċum beannaċt na baintreaḃaiġe a ḟaġáil i gcoṁair a' lae. Ṫug sí sin do, agus d'imṫiġ sé. Ġaiḃ Donnḃaċ casán na coille amaċ go dtáinig sé ar ċros-ḃóṫar. Ní fada a ḃí sé ann nuair ġaiḃ an Dúig an tsliġe agus inġean an rí ar ċúlaiḃ a ċapaill aige.

"An leigfeá mise ag cóṁrac id' ionad indiú?" arsa Donnḃaċ.

"Is cara a raċaḋ im' ionad ann," arsa Dúig Cearḃall. Annsin do léim sé de'n gcapall, ṫug a ċlaiḋeaṁ do Ḋonnḃaċ agus do ċuaiḋ seisean anáirde. So ċum siuḃail Donnḃaċ agus inġean an rí ar a ċúlaiḃ: ní stad ná staon a ḋeineadar gur ṡroiċeadar an áit a ḃí ceapaiġṫe. Nuair a ṫángadar anuas de'n gcapall, duḃairt sí leis a ċeann a ċur 'na huċt nó go mbeiḋeaḋ an faṫaċ ag teaċt agus beagán codalta a ḋeunaḋ, nó go mbeiḋeaḋ tuirse ar an mball air. Fad a ḃí sé na ċodlaḋ do ḃain sí táiṫ d'a ċuid gruaige agus ċuir ċúiċe 'na brollaċ é.

Is geárr gur ḋúisiġ sí é mar ċualaiḋ sí ċúċa an siot, fuaim agus foiṫrim† mór na coille d'á reubaḋ ag faṫaċ na trí gceann, 'na trí mbeann agus na dtrí muineál. Ṫáiniġ sé agus do ṫug séideóg fa Ḋonnḃaċ agus do ċuir sé ar

---

* Do ṫréigin, MS. † Foṫram.

ṁaol-ċnoc é; tug réiḋeóg eile fae agus tarraing ċuige isteaċ é. Ċuir so fearg ar Ḋonnḃaċ.

"Leun is ár ort, a ull-ṗéist ġránna," ar sé leis an ḃfataċ, "ná bí am' ḟuadaḋ ná am' ṫraoċaḋ; má's cóṁrac atá uait, ġeoḃair í."

"Cia aca is feárr leat," arr' an fataċ, "iomrasgáil ċruaiḋ ċealgánta, air látair na boṁtála, nó a ḃeiṫ ag gaḃáil do ċloiḋṁte geura glasa i mbun agus i mbárr teasnaċa ar a ċéile?"

"Is feárr liom iomrasgáil ċruaiḋ ċealgánta," arsa Donnḃaċ, "mar is í ṫaṫuiġeas i ḃfoċair na leanḃaiḋe uaisle, i n-allóiḋ."*

"Leun is ruaig ort," arr' an fataċ, "is is beag a ṫaṫuiġis de'n uaisle ar do ḃinsín luaċra ag feuraċt† do sceata gaḃar."

Annsin ḋeineadar ar a ċéile fa‡ mar ḋeunfaḋ dá leoṁan cuṫaiġ, nó dá ṫarḃ cóṁraic: an té ṫiocfaḋ ó íoċtar a' doṁain go húaċtar a' doṁain, is orra ba ċóir do teaċt ag feuċaint. Ḋeineadar árdán de'n ísleán, agus ísleán de'n árdán; talaṁ bog de'n talaṁ cruaiḋ, agus talaṁ cruaiḋ de'n talaṁ bog; agus do ṫarruingeadar toibreaċa fíor-uisge aníos tré ċroiḋṫe na gcloċ nglas le héigean caiṫ agus cóṁraic. Mar sin a ḃíḋeadar ag gaḃáilt d'á ċéile air feaḋ a' lae, agus bí buaḋ 'á ḟaġáil ar Ḋonnḃaċ. Ṫáinig an sprideóigín de ṁuintir Ṡúilliobáin agus dúḃairt sí, "A ṁic na baintreaḃaiġe ó Éirinn, is ait liom do ċroiḋe ag traoċaḋ ag an ḃfataċ ġránna. Ná héireóċaḋ an ḟuil uasal i n-uaċtar anoċt agat, cor a ṫaḃairt do is é ċur go glúnaiḃ, an dara cor go cromáin, an tríomaḋ cor go muinéal agus annsin na cinn a ċaiteaḋ de." Is aṁlaiḋ a ḋein Donnḃaċ mar d'eirig a ṁeisneaċ.

"Do ċinn agam, a ḟataiġ," ar sé.

"Táid ċeana, ṁaise, a ṁic 's a ṁúirnín," ar seisean; "aċt ná marḃ mé, ó's mé an leanḃ is óige agam' ṁáṫair. Ní'lim aċt trí ċeud bliaḋain d'aois; spáráil mé agus ġeóḃair mo ṡaiḋḃreas go léir."

"Beiḋ sin is do ċinn agam, a ḟataiġ;" agus ḃain sé na cinn de.

Annsin ḃain se plaitín 'san gcoill, ċas sé ar dtuatal é

---

* i n-allód?

† aoḋaireaċt

‡ féiḃ.

agus d'ḟeig* sé ar dearaiḃ é, agus do ṡáiṫ sé an gad tré ṗlucaiḃ an ḟaṫaiġ isteaċ agus tré n-a ċluasaiḃ amaċ agus ċaiṫ sé na cinn annsin anáirde ar a ċapall.

Ċuaiḋ sé ag marcaiġeaċt ar an gcapall, ċuir inġean an rí ar a ċúlaiḃ agus as go brát leo go dtí an gcros-bóṫar mar ar ḟág sé an Dúig ar maidin. Ḃí-sean 'na ċnap ċodalta rómpa. Ṫúirling Donnḃaċ ar an mbóṫar, ḋúisiġ an fear eile, ċuir anáirde ar a ċapall é agus na cinn aige. Ar an mbóṫar a-ḃaile do'n Dúig, rinne sé ceangal a ċur ar an mnaoi gan innsint do ḋuine ar biṫ nárḃ' é féin a ṁarḃ an faṫaċ. Do smearuiġ sé le fuil é féin, agus baḋ ḋóiġ leat go raiḃ an fear boċt marḃ ó'n méid gaisge a ḃí ḋeunta aige.

Nuair sgar Donnḃaċ leo, ṫionntuiġ sé isteaċ sa ċoill agus, nuair a ḃí ualaċ eunlaiṫe marḃ aige, d'imṫiġ air a-ḃaile go dtí an mbaintreaḃaċ. Ḃí lúṫġáir ṁór uirre mar ḃí an sgeul mór-ṫimċioll gur ṁarḃ an Dúig ceann do na faṫaiġ. Nuair d'innis sí do Ḋonnḃaċ cúis a lúṫġáire, ḋúḃairt sé léiṫe, "Ḃeir leat anonn go dtí an cúirt na heunlaiṫe is feárr a tugas a-ḃaile liom. Abair leo anḃruiṫe a ḋeunaṁ do'n ġaisgiḋeaċ, mar ní'l aonníḋ ró-ṁaiṫ do, agus is dóċa go ḃfuil sé lag traoċta t'éis a' lae."

Rinne sí sin, agus is maiṫ an dinnéar a ṫug sí léi a-ḃaile. Lá ar n-a ḃárac ṫáinig Dúig Cearḃall go tiġ na baintreaḃaiġe ag lorg a beannaċt, mar ḋein sé an lá roime. Fuair sé an ḃeannaċt agus ṫug sé aġaiḋ ar an mbóṫar. Cia ḃeiḋeaḋ ag an gcros roimis aċt Donnḃaċ. Ḃeannuiġ siad d'á ċéile, agus níor ḋeacair do Ḋonnḃaċ cead a ḟaġáil ó'n ḃfear eile dul ag cóṁrac 'na ionaḋ.

"Is é mo ḋuine muínteardḃa a ḋeunfaḋ dom é," ar sé, ag léimt† anuas d'á ċapall. Ċuaiḋ Donnḃaċ anáirde, ċuir sé an ḃean uasal ar a ċúlaiḃ agus ṫugadar araon a n-aġaiḋ ar an áit ceudna go raiḃ an cóṁrac indé.

Ní raiḃ faṫaċ ná eile annsin rómpa, agus, mar ḋein sé an lá roime sin, ċuaiḋ Donnḃaċ 'na ċodlaḋ agus a ċeann aig i n-uċt na mná óige. Ḃain sí cnaipe áiriġṫe ar a ċasóig gan ḟios do agus ċuir i ḃfolaċ é. Faoi ḃeagán aimsire do ḋúisiġ Donnḃaċ, ḃuail sé an cuaille cóṁraic, sgread sgiaṫ agus d'iarr cóṁrac.

"Is mise," ar sé, "an fear ċum cóir agus ceart a ḃaint amaċ agus gan cóir ná ceart a ṫaḃairt uaim."

---

* D'iaḋiġ nó d'ḟiġ. * Léimeaḋ.

Ní fada go gcualadar ċúċa tríd a' gcoill an siot, fuaim tóirtinneaṁail, agus gur táinig 'na láṫair faṫaċ mór gránna na gcúig gceann, na gcúig mbeann agus na gcúig muineál. Ṫug sé séideóg fá Ḋonnḃaċ agus ċuir ar ṁaol-ċnoc leaṫ-ṁíle ó ḃaile é; leis an dara séideóg do ṫarruing sé ċuige isteaċ é.

“Bíḋeaḋ do roġa cóṁraic anois agat,” ar sé.

“Is é ḃí mar ṫaṫuiġe agam leis na leanḃaiḋe uaisle iomrasgáil ċruaiḋ ċealgánta,” arsa Donnḃaċ.

“Leun ort, a ruidín ḃréin,” ars' an faṫaċ, “an ar do ḃinsín luaċra ag féaraċt* na ngabar a ḃí taṫuiġe agat ar uaisleaċt? Mar sin féin ġeóbair do roġa agus bainfead-sa sásaṁ díot mar ġeall ar an leanḃ, mo ḋearḃráṫair, a ṁarḃais inné.”

“Le n-a linn sin do riṫeadar i gcoinne a ċéile, fá mar ḋeunfaḋ ḋá leóṁan mire; an té ṫiocfaḋ ó'n nDoṁan Ṫoir do'n nDoṁan Ṫiar, is orra buḋ ċóir do teaċt ag feuċaint. 'San áit go raiḃ cnoc do ḋeunadar gleann agus cloiseaḋ insan nDoṁan Ṫoir iad ag reubaḋ na háite le n-a gcosaiḃ. Ḃí tamall maiṫ de'n lá caiṫte, agus Donnḃaċ ag laguġaḋ 'nuair táinig an spriḋeóigín buiḋe-ḋearg an lae roime sin ar a' láṫair.

“Is buaḋairt dom do ṫraoċaḋ, a ṁic na baintreaḃaiġe ó Éirinn,” ar sí le Donnḃaċ. “Ná héireóċaḋ an uaisle ar ḃárr indiu agat? Tabair cor do'n ḃfaṫaċ gránna agus cuir go glúnaiḃ é; cor eile agus é ċur go crománaiḃ; agus leis an dtríoṁaḋ cor é ċur go guailniḃ. Caiṫ na cinn de annsin.”

Ċuir an méid so meisneaċ mór i nDonnḃaċ. Leis an tríoṁaḋ cor ní raiḃ aċt cinn an ḟaṫaiġ os cionn talṁan.

“Do ċinn agam, a ḟaṫaiġ,” ar sé.

“Is féidir leat, a ġráḋ ġil, aċt ná deun, is tabarfaiḋ mé mo ḟlaitín draoiḋeaċta agus mo ḟaiḋḃreas ar fad duit.”

“Beiḋid sain go léir agus do ċinn ċóṁ maiṫ agam, a ḟaṫaiġ, gan buiḋeaċas duit.” Agus ḃain sé anuas na cinn. Rinne sé leo mar rinne sé leis an gcuid eile inné. Do ċaiṫ sé anáirde ar a ċapall iad, tóg an bean óg ar a ċúlaiḃ agus ṫug agaiḋ ar an mbaile. Fuair sé Dúig Cearḃall 'na ċodlaḋ 'san áit gur ḟág siad ar maidin é, agus, gan aṁras, dúḃairt Donnḃaċ na ċroiḋe féin gur ṁaiṫ an t-aḋḃar gaisgiḋiġ an Dúig. Sgaradar le n-a ċéile gaċ nduine aca go lán-ṡásta leis féin. Níor ċuaiḋ Donnḃaċ a-ḃaile gan a

---

* Aoḃaireaċt.

lón, agus cuireaḋ an ċuid a b'ḟearr do na h unlaiṫ ċum anbruiṫe a ḋeunaḋ do'n Ḋúig.

Ṫáinig an tríoṁaḋ lá, agus ḃí súil amuiġ ag gaċ nduine ċum go dtabarfaidís beannaċt do'n ġaisgiḋeaċ nuair beiḋeaḋ sé ag imṫeaċt ċum cóṁrac a ṫabairt do'n bfaṫaċ déiḋeanaċ. Fa ḋeire ḃuail sé amaċ agus ingean an rí 'na ṫeannṫa. Ḃí brón mór uirre, mar ḃí fios aca gur'b é so an faṫaċ buḋ ṫreise de'n dtriúr agus leis go raiḃ Donnḃaċ boċt tnáiḋte leis an méid a ḃí deunta aige.

Ṫarluiḋ sé leo ag an gcrois. D'ḟiafruiġ sé de'n Ḋúig an leigfeaḋ sé 'na ionad an lá sin é.

"Capa mar tú atá uaim," ar seisean. Do ṗreab sé anuas, agus ċuaiḋ Donnḃaċ ar an gcapall. As leo araon, é féin agus an bean uasal, go dtángadar go dtí an teórainn.

"Cuir do ċeann im' uċt," ar sise, "agus deun suan. Tá sé ró-luaṫ do'n bfaṫaċ teaċt fós."

Nuair fuair sí 'na ċodlaḋ é, bain sí píosa do ċába a ċasóige agus ċuir 'na póca é. D'ḟan sé 'na ċodlaḋ níosa faide na dein sé aon lá roime sin. Fa ḋeire do ḋúisiġ sí é, mar ċualaiḋ sí an naṁaid ag teaċt. Ní mó 'ná 'na ṡuiḋe a ḃí sé nuair táinic amaċ as an gcoill faṫaċ ar a raiḃ seaċt gceann, seaċt mbeann agus seaċt muineál. Ṫug sé séideóg fa Ḋonnḃaċ a ċuir míle ó ḃaile é; leis an dara ceann do ṫarraing sé ċuige isteaċ é.

"Mairg ar do ṡláinte, a ḃeaṫaiġ ġránna," arsa Donnḃaċ, "ná bí am' ḟuaṫaḋ ná am' ṫraoċaḋ. Má's cóṁrac atá uait, ġeóḃair í."

"Is eaḋ go cinnte," ars' an faṫaċ. "Cia aca an fearr leat iomarsgáil ċruaiḋ ċealgánta, ná mise ḃeiṫ ag gabáilt ort le ceann do na crainn sin os do ċóṁair?"

"Beiḋ an iomarsgáil agam," arsa Donnḃaċ, agus do riṫeadar i gcoinne a ċéile. Buḋ ṁór an radarc an ḃeirt. Líonadar suas gleannta doiṁne, agus ċuireadar ar gcúl abainn ṁór a bí 'san áit le héigean cait agus cóṁraic. Dá mbeiḋeaḋ fear an ġealaiġ ag teaċt anuas ar an dtalaṁ i n-aon ċor, b'ḟiú do teaċt ag feuċaint orra. Nuair ḃí mórán de'n lá imṫiġṫe, ḃí Donnḃaċ d'á ċor, aċt do ṫáinig a ċara, an spriḋeóigín, agus ṫug an ċóṁairle arís do. Leis an ṫreas cor do ḃí an faṫaċ fa ṫalaṁ aige aċt a ċinn aṁáin.

"Do ċinn agam, a ropaire," ar sé.

"Tá sé id' ċumas sin do baint díom," ars' an faṫaċ, "aċt ná deun. Is mé do ṡeirḃíseaċ agus do ḃuaċaill dílis go deo. 'San áit go mbeiḋ do láṁ beiḋ mo ḋá láṁ, agus ins

an áit go mbeiḋ do ċos beiḋ mo ḋá ċos. Ġeoḃaiḋ tú leat mo ríoġaċt go lá mo ḃáis, agus é go léir as sin amaċ. Leis sin beiḋ agat mo ċuid óir is airgid, mo ṡlaitín draoiḋeaċta, mo ċú, mo ṡeaḃac, agus m'eaċ."

"Beiḋid siad go léir agam, a ḟaṫaiġ, agus do ċinn 'na dteannta."

Baineaḋ na cinn de. Ní nár ḃ'iongnaḋ, ḃí brón mór ar an Dúig, ag dul ċum cúirt an rí an oiḋċe sin. Ṡaoil sé gan amras anois go raiḃ na faṫaiġ marḃ aige, naċ raiḃ aon ṁoill le n-a ṗósaḋ le hinġean an rí, aċt is minic sleaṁnuġaḋ idir an corn is an bpus.

Lá ar n-a ṁáraċ ċuaiḋ Donnḃaċ fá ḋéin ċaisleán na ḃfaṫaċ; aċt nuair ṡroiċ sé an áit go mbíḋeaḋ sé, ní raiḃ a raon ann.

Gan amras ḃí an ḃean uasal anois le faġáil ag Dúig Cearḃall, agus í ceannuiġṫe go maiṫ leis aige. Ar maidin do ċuir an rí gairm scoile ar fúd a ríoġaċt ag tabairt cuire sé lá na seaċtṁaine do ġaċ nduine ar a bpósaḋ. Nuair ḃí na daoine ar fad cruinniġṫe, dúḃairt inġean an rí go mbrisfeaḋ sí féin tríos na geallaṁna do rinne sí leis an Dúig, mar nárḃ' é a ḋein an gaisge. D'innis sí ḋóiḃ tríd is tríd mar ḃí, agus ná bíḋeaḋ eagla ort, ní raiḃ aon áṫas ar an nDúig. Duḃairt agus d'áitiġ sé sin gur'b é féin a ṁairḃ iad, nó gur ṫaisbeán sí na cóṁarṫaiḋe agus níor oir aon ċeann aca ḋó.

"Ní ṗósfad-sa go bráṫ aon ḟear," ar sí, "aċt an gaisgiḋeaċ a ṡaor mé."

Annsin feuċaid ar gaċ fear a ṫáinig ann, aċt ní raiḃ bríġ ḋóiḃ ann, ní raiḃ aon'ne ann go n-oirfeaḋ na cóṁarṫaiḋe ḋó. Ċuir so fearg ar an rí; d'ḟiafruiġ sé ar ḃ'féidir go raiḃ aon'ne nár ṫáinig do láṫair ar a ċuire féin.

"A rí onóraiġ," arsa baintreaḃaċ na coille, "atá stollaire d'ḟear óg ṫiar im ṫiġ-se le cúpla lá. Níor ṫáinig sé annso indiu, mar naċ raiḃ euḋaċ maiṫ go leór aige le teaċt air an ḃfeursta."

"So is rúd orm," arr' an rí, "go gcuirfeaḋ-sa deaḃaḋ air ag gluasaċt."

Leis sin ṫug sé órduġaḋ do ḃeirt d'á ṡaiġdiúiraiḋe dul agus an stracaire a ṫabairt leo. Nuair ċuadar go dtí an dtiġ, ḃí Donnḃaċ 'na ṡuiḋe istiġ ag an dteine. Dúḃairt sé leo fanamaint go mbeársfaḋ sé é féin. Ní mar sin a ḋeineadar, aċt iarraċt a ṫabairt ar ḃreiṫ air ċum é tarraċ leo. Rug sé air mo ḃeirt agus ċeangail sé go dlúiṫ doċt i

gcúinne an tiġe iad, ag ráḋ leo fanaṁaint socair anois. B'éigin dóiḃ.

D'ḟada leis an rí a ḃíḋeadar amuiġ, agus 'sa deire, nuair ḃí a ḟoiġde caiṫte, ċuir sé cúigear eile 'na gcoinne. D'imir an stollaire boċt an cleas ceudna orra so, mar ní feárr na beusa a ḃí aca ná ḃí ag an gceud ċuid. Má ḃí fearg nó buile ar ḟear riaṁ, is ar an rí a ḃí sé, nuair nár ċonncadar teaċtaire ag casaḋ. Ġluais sé féin agus a ċúirt ar fad anois, aċt nuair ráiniġ sé an dtiġ agus ċonnaic cad deineaḋ ar a ḟeirḃísiġ, ḃí sé uṁal go leor, mar d'aiṫin sé go raiḃ gaisgiḋeaċ 'na ḟiaḋnuise. Labair sé go socair le Donnḃaċ agus fios do cad a tug é.

"A rí ró-onóraiġ," arsa Donnḃaċ, "dá gcuirfeá as leanḃ is luġa id' ríoġaċt am' lorg, do raċainn ċugat; aċt ḃíḋeadar so a ṫáiniġ ċóṁ ainmeasarḋa agus droċḃeulaċ gur ḟaoilear gur'b éiteaċ a ḃí 'ca d'á ráḋ, agus naċ tú a ċuir i n-aon ċor iad."

Ṫáiniġ sé i n-éinfeaċt leis an rí. D'aiṫin an cailín go maiṫ é; d'oir na cóṁarṫaiḋe ḋo, agus an lá 'na ḋiaiḋ sin pósaḋ Donnḃaċ agus ingean an rí.

Is geárr 'na ḋiaiḋ sin, maidin lae Ḃealtaine, nuair ḃíḋeadar araon ag caiṫeaṁ a gcuid bíḋ, agus dorus an tseómra osgailte, gur ġluais isteaċ ċúca an gearrḟiaḋ buḋ deise d'á ḃfeacaiḋ súil duine riaṁ. Ór ab' eaḋ an leaṫ tosaiġ di agus an ċuid eile deunta d'airgead. Léim sí anáirde ar an mbórd agus do ṗóg an ṁnaoi óig; annsin do léim sí anuas arís agus tug c. haġaiḋ ar an ndorus.

"Is mise an gearrḟiaḋ," ar sí, "agus feuċ cia leanfaiḋ mé."

"Leanfad-sa tú," arsa Donnḃaċ.

Mar go raiḃ sé ag dul a' fiaḋaċ ḃí a ċú, a ḟeaḃac, 'sa eaċ ollaṁ ag an dorus. Léim sé ar a ċapall agus as go bráṫ leis i ndiaiḋ an ġearrḟiaḋ. Ċoimeád sé radarc uirri feaḋ a' lae aċt níor ḟeud sé teaċt suas léi. Díreaċ nuair ḃí an oiḋċe ag tuitim, ċuaiḋ an gearrḟiaḋ isteaċ i liosaċán uaiḋ, agus do lean sé í. Is aṁlaiḋ a ḃí istiġ roimis sean-ċailleaċ fústaċ fiastaċ fiaclaċ óirdeógaċ 'na ḟuiḋe i n-aice na teine.

D'ḟiafruiġ sé di an ḃfeacaiḋ sí gearrḟiaḋ ag teaċt annsin isteaċ.

"Do ċonnaic mé," ar sí, "ċuaiḋ sí síos an tseómra."

"Maiseaḋ, tabair leat aníos ċugam í," ar seisean.

"O, a ġráḋ ġil, ní leigfeaḋ eagla ḋam corruġaḋ;

d'iosfaḋ na haṁuis mé. Ceangail an ċeud uair iad, agus raċaiḋ mé síos annsin. So ḋuit trí ribí gruaige agus ċait ribe ḋíoḃ ar gaċ ceann aca."

Ċait sé ribe ar an gcapall, ceann ar an gcú agus an tríoṁaḋ ceann ar an seaḃac, agus ḃí ceangal orra. Ċuaiḋ an ċailleaċ síos an tseómra, aċt ní fada go dtáinig aníos arís agus seaċt bpúint cruaḋa ar gaċ n-iongain léi.

An ċeud iarraċt a tug sí fé Ḋonnḃaċ ḃain sí stéig ḋe ó ṁullaċ a ċinn go bonn a ċoise.

" Caḃair, caḃair, a eaċ," ar seisean.

" Cuinnig, cuinnig, a ribe," do laḃair an ċailleaċ.

" Cuinneóċad ċeana," ars' an ribe.

Glaoḋ sé mar an gceudna ar a ċú agus a ṡeaḃac: b'é an sgeul ceudna aca sain, ní raiḃ bogaḋ le deunaṁ aca. Rinne na ribí a ngnó go dílis. Ḃí an fear boċt traoċta amaċ anois agus tuit sé ar a' dtalaṁ i laige.

" Tá sásaṁ anois agam mar ġeall air mo leanḃaiḋe óga a ṁarḃaḋ orm," ars' an ċailleaċ léi féin, mar níor ċualaiḋ Donnḃaċ boċt í. Rug sí ar slaitín draoiḋeaċta, tug buille do agus rinne carn cloiċe de. Ḋein sí an clear ceudna ar a ċú, a ṡeaḃac 's a eaċ.

Mar nár ḟill Donnḃaċ a-ḃaile an oiḋċe sin, ba ḋuḃaċ is ba ġormaċ ag a ṁnaoi agus a líne tiġe. Ḃreacuiġ an dara lá, aċt ní raiḃ sé ag teaċt ná a raon.*

Ní'l aon lá ná go dtigeaḋ Dúḃaċ go dtí an mbínse luaċra. Do tarruingeaḋ an geitse agus ḟileaḋ na trí ḃraon uisge is ḃíḋeaḋ sásaṁ air. B'in cóṁarṫa do go raiḃ Donnḃaċ beo. Aċt nuair tuit na trí ḃraon fola ar an ngeitsiḋ aon lá aṁáin, ḃí ḟios aige go raiḃ a ḋearḃráṫair marḃ. Gan amras ḃí brón air, mar ḃí árd-ċion aca ar a ċéile. Ċuaiḋ sé a-baile agus d'innis d'á ṁáṫair an sgeul go léir. Lorg sé a beannaċt, ag ráḋ ná fillfeaḋ sé nó go bfaġaḋ sé tuaraisg cad a ċuir ċum báis Donnḃaċ. Ḃí oireaḋ sin do ḋeá'raṁ ag na dearḃráiṫreaċa le n-a ċéile nár ḃféidir le duine air biṫ, aċt a máṫair aṁáin, a ráḋ cia aca ḃí aige.

Ċuir Dúḃaċ a ċos ar an mbóṫar ceudna gur ġaḃ an fear eile an ċeud lá, agus cá gcasfaiḋe isteaċ é ná ċum tiġ baintreaḃaiġe na coille. Ṡaoil sise gur'ḃ é cliaṁain an rí ḃí ann. Níor leig sé air aon níḋ agus fuair sé oireaḋ sin d'ḟios mar sin gur tuig sé gaċ rud mar ḃí. Fa ḋeire d'imtiġ sé fa ḋéin na cúirte,† agus ní lá fós, mar' an raiḃ

* Raġan, MS. † An cúirt, MS.

fáilte annsin roim ċliaṁain an rí. Ṫug sé leatsgeul éigin mar ġeall air an ḟaid a ḃí sé amuiġ. Ċaiteadar a n-aimsir go socair sáṁ nó go raiḃ an ḃliaḋain imṫiġṫe, is ṫáinig maidin Lae Ḃealṫaine orra arís. Ḃ'é an sgeul ceudna é. Do ġluais an gearrḟiaḋ isteaċ. D'imir an cleas ceudna. D'ḟiafruiġ cé leanfaḋ í.

“Leanfad-sa tú,” arsa Dúbaċ. Ḃí fios aige go maiṫ gur'b í a ḋein an mearḃall do Ḋonnḃaċ; ċuir sé air a ċlaiḋeaṁ, léim ar a ċapall agus ċum siuḃail leis, a ċú agus a ṡeaḃac 'na ṫeannta. Níor ḟág sé ar a raḋarc an gearrḟiaḋ riṫ a' lae, aċt, nuair ḃí ḋrúċt agus ḋeireannaiġe na hoiḋċe ag teaċt, ċas sí isteaċ 'sa liosaċán ceudna i n-ar ċuaiḋ sí ó Ḋonnḃaċ. Díreaċ nuair ḃí sí ag cur an dorais isteaċ ḋi, ṫug sé iarraċt ḟúiṫe le n-a ċlaiḋeaṁ agus ḃain stiall do'n gceaṫraṁain ḋi.

Air ḋul isteaċ do, fuair an peurla cailliġe ceudna a ḃí ann roim a ḋearḃráṫair caiṫte 'sa ċúinne, agus í ag cneadaiġ.

“An ḃfeicfeá an gearrḟiaḋ ṫáinig annso isteaċ anois?” ar sé.

“D'imṫiġ sí síos an treómra, a ḋalta,” ar sise.

“Beir leat ċugam aníos í,” ar sé.

“Ní'lim ábalta air éiriġe, mar tá pian im' ḋrom, a ġráḋ ġil.”

“So cabair ḋuit,” arsa Dúbaċ. Rug sé air ġuailnib uirre, agus ċuir 'na seasaṁ í. Cad a ḃeiḋeaḋ ná log mór fola ḟúiṫe.

“Beir ċugam an gearrḟiaḋ sin anois,” ar sé.

“Ġeóḃair í, a ġráḋ ġil,” ars' an cailleaċ, “aċt ceangail na hamuis ar dtúis nó íosfaiḋ siad mé, má ċorruiġim.”

“Cad a ċeangaileóċaiḋ dam iad, a ḃean?”

“So ḋuit trí ribe gruaige, aċt caiṫ ribe ar gaċ ceann ḋioḃ.”

Rinne sé sé mar ḃeiḋeaḋ sé 'á ḋeunaṁ, aċt, nuair ċas sí, ċaiṫ sé asteaċ 'sa teine na riḃiḋe. Nuair ċualaiḋ sí ag cnagarnaiġ iad, d'ḟiafruiġ sí ḋe cad a ċaiṫ sé ar an dteine.

“Dorn salainn a ḃí im' póca,” ar sé.

Ċuaiḋ sí síos an treómra, agus is geárr go dtáiniġ sí aníos arís, agus ceiṫre ḃpúint deug cruaḋa ar gaċ n-iongain léi.

“Feoil nó cómrac,” ar sise.

“Cómrac a ġeóḃair, a ċailliġ, is do leór-ḋ óiṫin ḋe.”

Ḋeineadar araon ar a céile go mear, agus an ceud scrioḃ

a ṫug sí do ḃain sí stéig feóla de ó ṁullaċ a ċinn go bonn a ċoise.

"Caḃair, caḃair, a eaċ," arsa Dúbaċ gan ṁoill.

"Cuinniġ, cuinniġ, a ribe," do ḟreagair an ċailleaċ.

"Cuinneoċad ċeana," ars' an ribe, "ualaċ mo ḋroma 'n teine, an áit a fuaras."

Sgread an ċailleaċ nuair ċualaiḋ sí sin, mar ḃí fios aici anois naċ amadán a ḃí ag pléiḋe léi.

"Caḃair, caḃair, a ċú," do ġlaoḋ sé arís.

"Cuinniġ, cuinniġ, a ribe," ars' an ċailleaċ.

"Cuinneoċad, ċeana, ṁaise, ualaċ mo ḋroma 'n teine, áit a fuaras."

Ḃain so sgread eile as an gcaillig.

"Caḃair, caḃair, a ḟeaḃac," arsa Dúbaċ an tríoṁaḋ huair.

"Cuinniġ, cuinniġ, a ribe," sgread an ċailleaċ.

"Cuinneoċad ċeana, ṁaise," arsa an ribe, "ualaċ mo ḋroma 'n teine, áit a fuaras."

Ṫáinig an t-eaċ agus ṫug speaċ 'san eudan do'n gcailleaċ a leag fíor-ḟleasgálta ar an dtalaṁ í. Ḃain an ċú an ċeaṫraṁa ḋi, agus ṗrioc an seabac an tsúil aisti. Nuair ḃí sé ċum an dara ceann a ċaiteaḋ amaċ, ḋúbairt sí le Dúbaċ gan a tuilleaḋ ḋeunaḋ léi agus go dtógfaḋ sí a ḋearḃráṫair.

"Deun sin ar dtúis," ar sé, "agus bímís ag caint 'na ḋiaiḋ sin."

"Tá," ar sise, "'san gcóffra sin ṫíos slaitín draoiḋeaċta. Beir leat amaċ é, agus cifiḋ tú ar aġaiḋ a' dorais amaċ ceiṫre leaċtáin ċloċ. Má ḃuaileann tú buille ar gaċ ceann ḋíoḃ, beiḋ do ḋearḃráṫair, a eaċ, a ċú, 's a ḟeaḃac ċóṁ slán is ḃíḋeadar riaṁ."

"Agus an ḃfuil aon leiġeas agat im' ċóṁair féin? Feuċ ar ar ḋeinis liom."

"Tá, a ċroiḋe na páirte," ar sí. "An bfeiceann tú buideul uisge 'san gcóffra ceudna. Cuimil duit cuid de."

Fuair sé, nuair ḋein sé é, go raiḃ a leiġeas deunta. Ní raiḃ a tuilleaḋ le faġáil as an gcailleaċ, agus ḃain sé a ceann ḋi.

Annsin ṫóg sé Donnḃaċ, agus buḋ ḋóiġ leat go mbeiḋís ag pógaḋ a ċéile go dtí so fuaradar saiḋḃreas na bfaṫaċ go léir 'san áit; ċuireadar ċúċa í agus ṫugadar a n-aġaiḋ ar ċúirt an rí.

Ní raiḃ a raon ann nuair ṡroiċeadar an áit go mbíḋeaḋ sé. Ḃa ḋúḃaċ, agus go brónaċ anois aca; cad a ḋeunfaidís?

Ċómairliġeadar go mb'ḟearra dul ar a long, agus leis sin do ċuadar ar na capaill arís. Ḃí an ṁaidin anois ann agus tugadar aġaiḋ soir ar an ḃfairrge.

D' imṫiġeadar leo agus ní fada a ḃíḋeadar ar an mbóṫar go dtángadar ċum gleann mór doiṁin.

“ Staduiġiḋ annso,” ars' an t-eaċ. D'ḟeuċ gaċ nduine aca uirre, agus d'ḟiafruiġeadar ca n-a taoḃ nár laḃair sí roime so.

“ Ní ḋeunfad arís leis,” ar sí, “ aċt nuair is dóiġ liom go ḃfeudfaiḋ mé maiṫeas a ḋeunaḋ nó cómairle ṁaiṫ a ṫaḃairt díḃ.”

Fuair siad biaḋ, agus ċromadar ar iṫe. Is geárr a ḃíḋeadar ag iṫe nuair ġluais ċúca faolċú agus é ag tarraing a ċois' deire 'na ḋiaiḋ. D'iarr sé brúscar nó bráscar orra a ḃeurfaḋ sé ċum a ċoileánaiḃ. “An t-am so indé,” ar sé, “ a ġaiḃ Árd-rí na Dreóilíne Móire an tslíġe so. Ḃí a ċúirt ar ḃalcán a ġualann aige, is ḃí bean áluinn anáirde ag feuċaint amaċ trí fuinneóig an ġrianáin, agus í ag gol 's a' caoineaḋ.” (Ḃí fios ag an mbeirt ó na cómartaiḋe a tug sé gur'b í bean Donnḃaċ a ḃí ann.)

“ D'iarras,” ars' an faolċú, “ beagán le n-iṫe air, aċt is aṁlaiḋ a rug sé ar ċnáṁ, ċaiṫ orm é, agus ḃris mo ċeaṫraṁa.”

Tugaḋ do a leór-ḋóiṫin le n-iṫe, agus 'na ṫeannta oiread is ḟeud sé ṫaḃairt leis.

“ Má ḃíḋeann siḃ go deó i n-aon ċruaḋ-ċás agus go ḃfeudfainn-se cabair a ṫaḃairt díḃ, glaoḋaiḋ air Ḟaolċú na Carraige,” ar sé nuair ḃí sé ag imṫeaċt.

Nuair ḃí a gcuid caiṫte aca ċuadar ar aġaiḋ. Lá ar n-a ḃárac, tímċeall an uair ċeudna, ṫárla gleann mór uile orra. Laḃair an t-eaċ an dara huair, ag ráḋ leo stad. Rinneadar sin, agus tóg siad amaċ rud le n-iṫe. Ní fada go ḃfeacadar ag teaċt seaḃac agus sgiaṫán ar sileaḋ léi. D'iarr sí beagán orra i gcómair a cuid geárrcaiġ.

“ An t-am so indé,” ar sí, “ ċuaiḋ Árd-rí na Dreóilíne Móire an bóṫar so. Ṫángas ċuige mar [ṫángas] ċúġaiḃ-se ag lorg bíḋ. Ḃris sé mo sgiaṫán mar ċíḋeann siḃ le cnáṁ a ċaiṫ sé ċúġam.”

Ḃí fios ag an mbeirt anois go raḃadar ar an mbóṫar ceart. Tugaḋ flúirse bíḋ do'n tseaḃac, agus sar ar imṫiġ sí, ġeall sí go dtiocfaḋ Seaḃac na hAille Ḟuaire ċúca aon uair go nglaoḋfaidís uirri.

Ċuireadar díoḃ arís nuair ḃí a ndínnéar caiṫte aca.

An tríoṁaḋ lá arís ṫárlaiḋ gleann doiṁin rómpa. Stadadar ar órdúġaḋ an ċapaill. Tarraingeadar rud le n-iṫe amaċ, aċt ní fada ḃíḋeadar ag obair air nuair ġluais ċúċa madra uisge ar aon tsúil. Ḃí a ċúrsaiḋe gearáin féin aige sin gan aṁras. Dúḃairt sé: " Ar maidin indiu go moċ stad Árd-rí na Dreóilíne Móire 'san áit mar a ḃfuil siḃ anois. Ċrom sé ar iṫe, agus nuair iarras blúire feóla air ḃuail sé 'sa tsúil mé, agus ḃain sé amaċ as mo ċeann í. Ḃí a ċúirt aige; agus ḃí bean ḃreáġ ins an ġrianán, agus buḋ ḃrónaċ an ċuma a ḃí uirri. Tá siad ċum stuidéar coiḋcís' a ḋeunaḋ i gcoill atá ḋá ṁíle ó'n áit seo."

Fuair an madra uisge a ṡáiṫ feola uata. Ar sgaraṁaint leó ċuir sé ceangal orra glaoḋaċ ar Ṁadra Uisge na Sroiṫe Géire aon uair go mbeiḋeaḋ gáḃaḋ aca leis.

Ċuadar ċum cinn arís, agus níor ḃ'ḟada ḋóiḃ go ḃfuaradar raḋarc ar an gcúirt. 'Sé an ċeud raon a ċonnairc siad tímċeall na háite an ḃean uasal anáirde 'san ḃfuinneóig ag feuċaint amaċ. D' aiṫin sí ag teaċt iad, agus ṫáinig áṫas mór uirri. Ḃí ḟios aici go raiḃ an t-Árd-rí ag teaċt a-ḃaile ó ḃeiṫ ag fiaḋaċ; mar sin ṫug sí cóṁarṫa do'n mbeirt dul i ḃfolaċ go maidin. Ċuadar faoi ċrann mór, ḃailiġeadar loċarnaċ* éigin a ḋein clúṁdaċ ḋóiḃ, agus ċuadar fé go maidin.

Ḃ'é nós an Árd-rí dul ag fiaḋaċ gaċ lá. agus d'ḟanaḋ sé amuiġ go tráṫnóna. Maidin lá'r n-a ḃáraċ ċuaiḋ sé amaċ mar buḋ ġnáṫaċ leis. Nuair ḃí sé tamall ó'n dtiġ ġlaoiḋ an ḃean óg ar an mbeirt, agus ní gáḃaḋ a ráḋ gur ċuir sí fáilte roim an mbeirt. D'iarradar uirre teaċt a-ḃaile leo. 'Sé an freagra ṫug sí orra naċ raiḃ aon dul air sin go fóil, mar go mbeiḋeaḋ an t-Árd-rí 'na ndiaiḋ láiṫreaċ, agus go gcuirfeaḋ sé i dteannta iad.

" Aċt," ar sí, " fanaiḋ socair agus tiocfaḋ-sa tímċeall air. Ní ḟeudfaḋ siḃ é ṁarḃaḋ i n-aon ċor mar ní 'na ċorp atá a anam. Ní'l ḟios ag aon'ne cá ḃfuil sé; tá sé 'na ċumas é ċur i ḃfolaċ pé áit gur maiṫ leis é. Ṫug sé féin an méid sin fiosa ḋam. Leigfeaḋ-sa orm anoċt go ḃfuil árd-ċion agam air agus b'féidir go n-inneósaḋ sé cá mbíḋeann sé aige."

Nuair ṫáiniġ sé ċum an tiġ tráṫnóna ḃí fear marḃ ar a ġualainn aige. Níor ḋein sé faic aċt é ċaiṫeaṁ ar a'

* Luiḃṫearnaċ, luiḃearnaċ?

dteine: nuair ḃí sé beirḃte d'iṫ sé suas idir ċnáṁaiḃ agus uile é.

Gan aṁras ḃí sásaṁ annsin air, agus ḃí sé ag brosdugaḋ na mná óige go bpósfaḋ sí é. Dúḃairt sí nár ṁaiṫ léi i n-aon ċor é ṗósaḋ, go raiḃ eagla uirre gur'b aṁlaiḋ a ṁairḃeóċaḋ rud éigin uirri é fad a ḃeiḋeaḋ sé ag fiadaċ, agus do mbeiḋeaḋ sí féin 'na haonar 'sa tsaoġal 'na ḋiaiḋ. Ċrom sé ar ġáire.

"Ná bíḋeaḋ eagla ort 'na ṫaoḃ sin," ar sé; "deirim leat naċ im' ċorp atá m'anam."

Buḋ ṁó 'ná riaṁ an gleó ḃí anois aici, ar eagla go dtiocfaḋ aon'ne air 'san áit go raiḃ i gcoimeáḋ aige. Fá ḋeire ṫaisbeán sé ḋi bloc mór aḋmaid a ḃí i seómra na cúirte.

"I lár an bluic sin atá m'anam-sa," ar sé 'sa deire, "agus tá sé i bfuirmiḃ."

Air maidin, dúḃairt sí leis naċ raiḃ aon eagla uirre anois i dtaoiḃ a anama. "Pósfaiḋ mé tú aon lá gur maiṫ leat anois," ar sise.

Ní fada ó'n mbaile ḃí sé nuair ġaiḃ na dearḃráiṫreaċa isteaċ ċúiċe. D'innis sí ḋóiḃ a sgéal. "Mo ṫruaġ mór tú," adúḃairt Donnḃaċ, "is fada ó'n áit sin anam an ḃiṫeaṁnaiġ. Ná bac sin. Tiocfar air fós, dá ḟeaḃas a ḋeunfaiḋ sé a ḋíċioll."

Tógadar suas an bloc, niġeadar agus ġlanadar é agus ḋeineadar suas go háluinn le ribíní uaine.

Nuair ḃí an fear mór ag teaċt a-ḃaile, rit sí 'na ċoinne agus lúṫġáir ṁór uirre; nó leig sí uirre go raiḃ. Ċuir sin mórḋáil ṁór air. Air teaċt isteaċ do, ċonnaic sé an bloc agus ṫáinig uaṫḃás 'na ċroiḋe.

"Cia ḋein suas duit é sin?," ar sé.

"Mo ḋá láiṁ féin a ḋein é," ar sise.

Tosnuiġ sé ar ġáire. "Mo ṫruaġ mór tú, a ḃean diṫcéilleaċ, ar ċreidis gur'b annsain atá m'anam? Is fada as atá sé."

Liuiġ agus ḃéic an ḃean, agus dúḃairt ná pósfaḋ sí go deó fear éitiġ mar é. "Cuir a-ḃaile arís mé," ar sí, "go dtí m'aṫair."

Ċuir sé suaiṁneas uirre, agus geall go n-inneósaḋ anois di cá raiḃ a anam.

"An bfeiceann tú an stábla ar aġaiḋ na cúirte amaċ?" D'ḟreagair sí go bfeacaiḋ.

"Tá," ar seisean, "istiġ ann stail naċ bfeacaiḋ sréir ná

grian le fiċe bliaḋain. I lár an stábla tá leac mór ġroiḋe, agus dá mbeiḋeaḋ gairsíḋeaċ maiṫ ann a raċfaḋ isteaċ agus an leac árdúġaḋ, léimfeaḋ uḃ as an bpoll, aċt níor ḃféidir breiṫ air."

"Ní'l dul air tú ṁarḃaḋ go bráṫ," ar sí, "agus táim ró-ṡásta anois. Is mé do ḃean ó 'mbáraċ amaċ."

Maidin i mbáraċ d'imṫiġ sé mar buḋ ġnáṫ leis, agus ṫug sise fios an sgéil do'n mbeirt. Dubradar nár ḃ'ann a ḃí a anam. Fuaradar sluaiste agus ġlanadar agus scuabadar mór-dtimċioll an stábla, agus ḋeineadar oiread riaruiġṫe is ḃ'féidir leo.

Ḃí leaṫaḋ i súiliḃ an Árd-rí nuair ṫáinig sé tráṫnóna. 'San am ċeudna dúḃairt sé leis an mnaoi go raiḃ sí ró-ċúramaċ, nár ḃ'ann a ḃí sé.

Ar éigin a ḃí na focail as a ḃeul nuair ṫuit sí i ḃfanntais, agus ḃí eagla air go raiḃ sí marḃ. Is dóċa naċ raiḃ taṫaiġe aige ar na mná.

"Geallaim do'n tsaoġal," ar sé leis féin, "go n-inneósaḋ an ḟírinne anois di, má ṫagann sí as so. Is fiú í é, is is mór an ġráḋ atá aici ḋam." Ṫáiniġ sí ċúiċe féin sar a' faḋa.

"Seaḋ," ar sé, "ċíḋim anois gur mór é do ċion orm; ní ċuirfiḋ mé amuġa arís tu. An gcíḋeann tú crann mór annsin, crann daire, ar t'aġaiḋ sa ġáirdín?"

"Cíḋim," ar sise.

"Tá m'anam i gceart-lár an ċrainn sin: Dá mbeiḋeaḋ gairsiḋeaċ maiṫ ann (agus ní gaċ aon'ne a ḋeunfaḋ an gnó) a ġeárrfaḋ an crann sin d'aon ḃuille (muna ngeárrfaḋ do'n ċeud ḃuille é, ḃeiḋeaḋ sé ag dul i reaṁaire as sin amaċ), do léimfeaḋ amaċ as an gcrann reiṫe, agus d'imṫeóċaḋ mar an ngaoiṫ. Dá mbeiḋeaḋ annsin aonníḋ a ḃeurfaḋ ar an reiṫe, léimfeaḋ laċa as a bolg nuair stracfaḋ sé as a ċéile é. Caiṫfiḋe breiṫ ar an laċain, agus níor ḃfurus é, agus léimfeaḋ uḃ as a bolg sain nuair stolfaiḋe as a ċéile í. Nuair ġeárrfaiḋe an crann, do ċloisfinn-se an ġéim a leigfeaḋ sí aiste 'san Doṁan Ṫoir, dá mbeiḋinn ann. Ṫaḃarfainn m'aġaiḋ ar an áit so ċum tusa agus an gairsíḋeaċ a stolaḋ as a ċéile, aċt do ḃeiḋinn ag dul i laige i gcóṁnuíḋe, agus ċaiṫfinn mo ḃrollaċ osgailt ċum gaoṫ a ḟaġáil. Tá annso fám' uċt ball ruaḋ agus dá gcaiṫfeaḋ an gairsíḋeaċ an t-uḃ agus an ball sin a ḃualaḋ, ṫuitfinn im' ċarn ġlótaiġe agus ḃí deire liom."

"O, a ċroiḋe 's a ṡearc," ar sí, "ná bíḋeaḋ eagla ort. Ní'l 'sa tsaoġal fear a ġearrfaḋ an crann sin d'aon ḃuille,

agus ní'l baoġal go ḃfágfar im' ḃaintreaḃaiġ mise má pósann tú mé."

D'imtiġ sé amaċ ag fiaḋaċ do féin ar maidin. Ní túisge ḃí sé as a raḋarc ná ġlaoiḋ sí isteaċ ar a fear agus ar a ḋearḃráṫair. Ċuir sí i n-iúl dóiḃ gaċ ar tuit amaċ ó ḟágadar inḋé í. Léim Donnḃaċ os cionn talṁan. "Ar ṁ'anam," ar sé, "go ḃfuil deá'raṁ leis a' sgeul sin, agus tabarfaimíd fé leis."

Fuaradar claiḋeaṁ mór trom, agus ċuadar fá déin an ċrainn. D'ḟiafruiġ Donnḃaċ an mbuailfeaḋ sé féin í.

"Ná deun," aduḃairt Dúḃaċ, "mar fuarais-se an iomaḋ annsó ó'n gcaillig."

Rug sé féin ar an gclaiḋeaṁ, tug buille láidir tapaiḋ fá'n gcrann, is ġeárr sé tríd is tríd í. Do ċloisfeá an ġéim a leig sí 'san nDoṁan Toir. Ċualaiḋ Árd-rí na Dreóiline Móire é, pé 'n áit go raiḃ sé. Ṫug sé agaiḋ ar an mbaile. Ḃí siuḃal mór faoi, agus a sgiaṫáin ar sileaḋ leis.

Ċóṁ luaṫ is gearraḋ an crann léim reiṫe amaċ, agus as go bráṫ leis.

"Ca ḃfuilir anois uaim, a Ḟaolċú na Carraige?" arsa Donnḃaċ.

"Táim annso, agus an reiṫe agam," aduḃairt sé.

"Is maiṫ an beart atá deunta agat," arsa Donnḃaċ. Rug sé ar an re ṫe, agus stoil sé as a ċéile é siar go hearball.

Ní túisge ḃí sin deunta ná léim an laċa 'sa spéir, agus d'imtiġ sí ar nós na gaoiṫe.

"Ba ṁór an ċabair a ṫabairfeá dam anois, a Ṡeabaic na hAille Fuaire. Cá ḃfuilir?"

"Táim annso agus an laċa agam." Strac sé an laċa 'na dá leiṫ. Do léim uḃ as a bolg, agus siuḃal na gaoiṫe fuaire fúiṫi, a hagaiḋ ar an ḃfairrge.

"Cabair, a Ṁadra Uisge na Sroiṫe Séire, agus cá ḃfuilir?"

"Táim-se annso," ars' an Madra Uisge. "Atá an fairrge go léir cuartuiġṫe agam do'n uḃ, aċt téiḋeann díom í ḟaġáil: Ní'l sí fá uisge ná os cionn talṁan, muna ḃfuil sí sa Loċ Dearg i n-Éirinn. Táim ag imṫeaċt anois ċum é sin a ċuartúġaḋ, is, má teipeann sí orainn, tá siḃ a dtriúr caillte."

Is geárr go ḃfeacadar ag gluasaċt aníos é agus an t-uḃ 'na ḃeul aige.

"M'anam go deo ort," arsa Donnḃaċ, "is tú fábáil sinn."

Ḃí an t-Árd-rí i gcóṁnuiḋe ag gluasaċt fé ḋéin na cúirte agus é ag dul i laige le gaċ troiġ d'á dtógaḋ sé.

Nuair ṫáinig sé gearraiḋ go leór do'n ċúirt, ċonncadar a ċraos ar leaṫaḋ aige, agus a ḃrollaċ ar fad noċtuiġte. Ḃí an ball ruaḋ fá n' uċt le feicsint. D'aimsiġ Donnḃaċ an ball so leis an uḃ, ḃuail cruinn díreaċ 'na ċeart-lár é, agus do ṫuit an t-Árd-rí 'na ċarn glóṫaiġe. Fuaradar amaċ 'na ḋiaiḋ sin gur ḃ'é aṫair na ḃfataċ é.

Nuair d'ḟeuċadar ṫársta ní raiḃ cúirt ná eile le feicsint. Ċuiṁniġ an ḃean annsin go nduḃairt an t-Árd-rí léi go ḃfágfaḋ an draoiḋeaċt cúirt a haṫar, agus go mbeiḋeaḋ sé 'na ṫreó féin gan ṁoill. Ṫugadar a n-aġaiḋ ar an áit: is ann a ḃí an ċúirt rómpa. Gan aṁras ḃí fáilte rómpa, agus do hollṁuiġeaḋ feusta ar a son.

Cuireaḋ fios ar ṁáṫair Ḋonnḃaċ, agus ċaiṫeadar beaṫa ṡuaiṁneasaċ i dteannta a ċéile ó soin amaċ.

Ḃí litir uaṫa indé ċuġam-sa ag tabairt cuire dam dul ag triall orra, agus seólfaḋ ó'n gCóiḃ seaċtṁain ó 'ndiu.



## "Dóṁnall Ua Caṫáin agus na Síḋeóga."

Ins an taoḃ ṫiar de Ċondae Ṗortláirge do ċóṁnuiġ timċeall le céad bliaḋain ó ṡoin feirmeóir mór láidir. Ḃí feirm ḃreáġ ṫalṁan aige ar ḃeagán cíosa, agus ní ḟéadfaḋ an tiġearna talṁan a ḃeiṫ ní b'ḟeárr do ḋuine ná ḃí sé ḋó. Gan aṁras níor ḃ'iongnaḋ sin, mar do ṫug an feirmeóir áis ṁór airgid do uair éigin go raiḃ sé i ngáḃatar. Pé rud a ḃí nó naċ raiḃ, deirim-se leat go raiḃ an feirmeóir go socair seunṁar.

Ní raiḃ de ṁuirear air aċt mac agus inġean agus ḃíḋeadar araon fásta suas 'san am go dtosnuiġeann an sgeul so. Cailín áluinn do b'eaḋ an inġean, agus ḃí meas mór ag boċt agus saiḋḃir uirri, mar ḃí sí go maiṫ dos na boiċt agus do gaċ nduine gur ṫuit an mí-áḋ air. Eiblín Ḃreaṫnaċ an t-ainm a ḃí uirri. Euḋmonn Ḃreaṫnaċ a b'ainm d'á haṫair. Tugaḋ Seaġán ar an mac.

Ḃí ag an ḃfeirmeóir so capall breaġ a ḃí ċóṁ cíorḋuḃ leis an ngual; ní ḟeicfeá a leiṫéid eile 'sa ċonndae ċum rása ná ċum léim. Is mór an cion a ḃí ag Eiblín air, agus ṫéiḋeaḋ sí a' marcaiġeaċt air (rud a ḋeunaḋ gaċ aon lá naċ mór); d'ḟanfaḋ sé ċóṁ macánta le huan. D'iṫeaḋ sé biaḋ as a láiṁ, ar ḟon gur beag eile leigfeaḋ sé 'na ġoire. Ṫug a haṫair feadtán airgid do Eiblín am éigin, agus nuair leigeaḋ sí fead ar a' gcapall ṫagaḋ sé ċúiċe.

T'réis a ḃeiṫ ag marcaiġeaċt lá áiriġṫe, do ġearán sí le n-a haṫair nár ṁoṫuiġ sí ro-ṁaiṫ í féin. Do luiġ sí ar a leabaiḋ, agus ó'n lá sin amaċ ḃí sí ag dul i n-olcas. Ba ṁór an teist a ḃí ar ċuid de na doċtúiriḃ a ṫáinig d'á feuċaint, aċt níor ḋeineadar níos mó de ṁaiṫeas di 'ná ḋeineas-sa, ar ḟon naċ rabas ins an tsaoġal i n-aon ċor.

Mar is gnáṫaċ le n-a leiṫéidí, ḃí sean-ṁná na háite ag caint 'na measg féin. Duḃairt cuid aca gur'b aṁlaiḋ a sgioḃaḋ ċum siuḃail an cailín óg leis na daoine maiṫe. Is cúramaiġe go mór a ḃíḋeaḋ na daoine beaga so i dtaoḃ

niḋe an tsaoġail an t-am sin 'ná táid siad anois. Níor ṫug Eudmonn Breaṫnaċ aon ġéilleaḋ riaṁ go raiḃ aon daoine mar iad 'sa tsaoġal. Ḃí eagla ar na sean-ṁná a mbeul a ḃogaḋ 'na láṫair, agus ní leigfiḋe aon'ne isteaċ 'sa seómra mar a raiḃ an cailín breóiḋte aċt an ḃanaltra a ḃí ag taḃairt aire ḋi.

Ba ionġnaḋ le gaċ uile ḋuine cad d'éiriġ d' Eiḃlín Breaṫnaċ; ní ḟeudfaḋ duine é ḟaġáil amaċ agus ní luġa inneósaḋ sí féin do ḋuine ar biṫ cad é cúis a gearáin nó cá raiḃ a pianta. I n-ionad í ḃeiṫ ċóṁ cneasda is dob' ḟéidir le duine a ḃeiṫ, d'ionntuiġ sí amaċ an-ṁíoṡásta.

I gceann ráiṫe ó'n gceud lá a ġearán sí, ḃí Eiḃlín Breaṫnaċ sínte le taoḃ a máṫar ins an uaiġ, agus ní misde a ráḋ gur ḃrónaċ an ḃeirt d'ḟág sí 'na diaiḋ. Rud ionġantaċ a ṫuit amaċ ar an gcapall réaṁráiḋte an lá d'éis Máire do luiġe 'na leabaiḋ ḃreóiḋteaċt'. Ní leigfeaḋ sí do ḋuine ar biṫ dul isteaċ 'na stábla, agus gaċ lá 'na ḋiaiḋ sin ní ḟeudfaidís a ḋeunaṁ aċt a ċuid coirce agus féir a ċur isteaċ 'sa ḃfuinneóig. Dul isteaċ ċum gleus a ċur air, nó an stábla a ġlanaḋ! Ċaiṫeadar iad so a ṫaḃairt suas.

Ḃí ḟios ag an aṫair 's an mac go dtagaḋ an capall ag riṫ i gcoinne Eiḃlín nuair leigeaḋ sí fead air. Duḃradar le n-a céile, dá ḃfaġfaiḋe an feadtán, go mb' ḟéidir go raiḃ an cóṁaċt ceudna aige leis an gcapall a ḃí i gcóṁnuiḋe; aċt, t'réis gaċ n-áit síos agus suas a lorg do, ní raiḃ raon an ḟeadtáin le faġáil. Buḋ ṁó 'ná riaṁ an buile a ḃí ag teaċt ar an gcapall gaċ lá, agus ní ḟeadair Eudmonn Breaṫnaċ cad a ḋeunfaḋ sé leis.

Ḃí 'san am so 'na cóṁnuiḋe i Lios Tuaṫail baintreaḃaċ gur ḃ'ainm di Máirġréad Ní Ċaṫáin. Do ṁair sí féin agus a mac, Doṁnall, i dtiġ beag deas cluṫṁar ar taoḃ an ḃóṫair, a ḃí ag riṫ idir an baile agus Tuar na Fola, i gConndae Luimniġ. Ní raiḃ mórán de ṡaiḋḃris an tsaoġail so aca, aċt ḃí Doṁnall i gcóṁnuiḋe ag tuilleaṁ agus ráḋ maiṫ do, mar buḋ ḃuaċaill ana-ḋeasláṁaċ é. D'á ḃríġ sin, ḃí lorg ag gaċ nduine mór-dtimċeall air ċum tuiġeadóireaċt agus saoirseaċt a ḋeunaḋ ḋóiḃ. 'Na ṫeannta sin ḃí sé go dian-ṁaiṫ ċum capaill óga a ḃriseaḋ isteaċ le hobair. Fear níos ṫreise 'ná é ní raiḃ 'na ṗaróisde, ionnus nár ṫárlaiḋ riaṁ air fear a ḃeurfaḋ sgeula leis go ḃfuair sé buaḋ ar Doṁnall

Ó Caṫáin ag caiṫeaṁ léime nó ag caiṫeaṁ cloiċe no ag iomrasgáil.

Mar go dtéiḋeaḋ sé i ḃfad ó ḃaile ag obair is minic a ḃí sé déiḋeanaċ go leór ar an mbóṫar ag teaċt a-ḃaile. Aon lá Saṫairn amáin ḃí sé ag bualaḋ coirce ag feireamóir; agus mar gur ṁaiṫ leis críoċnuġaḋ, ḃí sé tamall maiṫ isteaċ 'san oiḋċe sar a raiḃ Doṁnall réiḋ a aġaiḋ a ṫaḃairt ar an mbóṫar a-ḃaile. T'réis biaḋ a ċaiṫeaṁ dóiḃ, dúḃairt an feireamóir:

"A Ḋoṁnaill, tá cuid ṁaiṫ de'n oiḋċe caiṫte anois, agus is fearra ḋuit gan corruġaḋ go maidin. Feudfaiḋ tú cuir díot ċum do ṁáṫair ar ḃreacaḋ an lae."

"Táim buiḋeaċ díot," arsa Doṁnall, "aċt beiḋeaḋ imniḋe ar mo ṁáṫair mar ġeall orm, agus tá sí 'na haonar 'sa tiġ. Níor ċaiṫeas riaṁ oiḋċe amuiġ, agus táim deiṁneaċ go ḃfuil sí 'na suiḋe ar an dteinnteán ag fanaċt liom. Atá rud eile leis a ḃroisdeóċaḋ a-ḃaile mé. Ḃeiḋ Aifrionn i mbárac againn ar a hoċt de'n gclog, is is maiṫ liom a ḃeiṫ réiḋ i gcóṁair an ama sin. Oiḋċe ṁaiṫ ċúġaiḃ."

"Go dtéiḋir slán, mar sin," aduḃairt fear an tiġe agus a ḃean i n-éinfeaċt.

Ḃí dá ṁíle de ḃóṫar roimis. Níor ḃfada an ṁoill air an méid sin a ċur de. Annsain do ġaiḃ sé casán tríos na páirceanna. Air ḟágáil an ḃóṫair do ḃí míle de'n tsliġe fós uaiḋ. Oiḋċe ḃreáġ ġealaiġe a ḃí ann, agus duḃairt Doṁnall leis féin go siuḃalfaḋ sé anois go riġin réiḋ ar a ṡuaiṁneas; is dóċa go raiḃ tuirse air t'réis an lae agus nár ṁaiṫ leis brosduġaḋ.

Tá liosanna ċóṁ tiuġ i gCiarraiḋe is táid i n-aon ċonndae eile i n-Éirinn, agus ṫárla go raiḃ ceann aca leattaoiḃ ar an gcasán roim Doṁnall. Díreaċ nuair ṡroiċ sé an lios do ċuaiḋ an ġealaċ faoi sgamall, agus an nóimid ceudna ċualaiḋ sé an ceól agus an foiṫrim go léir ar dtaoḃ 'stiġ de ḃalla an leasa. Duine neaṁeaglaċ do b'eaḋ é: mar sin féin d'éiriġ an ġruaig 'na seasaṁ ar ṁullaċ a ċinn. Dúḃairt sé féin 'na ḋiaiḋ sin, nuair ḃí sé ag innsint an sgéil, nár le heagla é; agus creidim leis é, mar níor cuireaḋ eagla riaṁ air.

Ċualaiḋ sé go minic tráċt ar na daoiniḃ maiṫe, agus dúḃairt sé leis féin, dá mb'iad a ḃí ag deunaṁ na geóna, gó ḃfaġaḋ sé féin radarc orra, dá mb' féidir é. Leis sin do ḋruid sé anonn leis an ḃfalla, agus nuair d'ḟeuċ

sé os a ċionn isteaċ ṫáinig leaṫaḋ 'na ḋá súil. Is aṁlaiḋ a ḃí oiread is ḋá ċéad de ḋaoine beaga agus cáibíní dearga orra ann. Ḃíḋeadar ag rinnce. Ní raiḃ ag seinm dóiḃ aċt aon ṗíobaire beag aṁáin.

Do ċonncadar Doṁnall nuair ṫóg sé a ċeann, ⁊ ġlaoḋ duine aca air: "A Ḋoṁnaill Uí Ċaṫáin," ar sé, "is fada súil againn leat; ṫar isteaċ."

Is dóiġ liom go gcuirfeaḋ Doṁnall ċum siuḃail aċt aṁáin go raiḃ eagla air fearg a ċur orra. Ní maiṫ le daoine na síḋeóga iompuġaḋ 'na gcoinne ar eagla a ndíoġḃála. Níor ḋein Doṁnall faic aċt a ḋá láiṁ a ḃualaḋ ar an gclaiḋe agus léim isteaċ.

B'ḟeárr go mór an radarc a ḃí anois aige ar na rinnceóirí. D'ḟeuċ sé tímċeall air, agus ṫáinig iongantas mór air nuair ċonnairc sé bean ṡaoġalta imeasg an ḃailiġṫe. Ḃí a droim aici air; mar sin níor ḟeud sé a ḋeunaḋ amaċ an raiḃ sí óg nó aosta.

"A Ḋoṁnaill," arsa ceann de na daoine beaga arís, "taḃair leat amaċ an cailín sin ṫall, agus taisbeán dúinn cuid ded' ḋaṁsaḋ."

Ġluais sé agus ṫáinig sé i n-aice leis an mnaoi. Nuair d'ḟeuċ ar a haġaiḋ do léim a ċroiḋe 'na ċliaḃ, mar ċonnairc sé go raiḃ sí óg agus gur ḃ'áilne í 'ná aon ḃean d'á ḃfeacaiḋ sé 'na ṡúiliḃ.

Buaileaḋ isteaċ 'na aigne é gan ṁoill gur'ḃ aṁlaiḋ a ġoid na daoine maiṫe ó n-a muintir féin í. Níor ḃ'ḟada an ṁoill air leis a ḃeartuġaḋ ḋó féin í sgiobaḋ uaṫa, dá mbeiḋeaḋ sé 'na ċumas. Is maiṫ a ṫuig sé gur ḋeacair an gnó a ċuir sé roimis, aċt ḃí a ṡúil amuiġ aige an t-iarraċt a ṫaḃairt. Ṫug sé súil-ḟeuċaint eile ar an mnaoi, agus ċonnaic sé go raiḃ brón mór uirri. Do líon a ċroiḋe le truaġ ḋi.

Níor ḟeuċ sí air nó gur ḃuail sé a láṁ ar a gualainn. Ṫáinig lasaḋ 'na súile nuair ċonnaic sí é, agus ṫug sin le feicsint go raiḃ lúṫġáir uirri é ḃeiṫ 'san áit sin 'na teannta. D'éiriġ sí 'na seasaṁ agus ċuaiḋ an ḃeirt a' rinnce. Rinnceóir breáġ a b'eaḋ Doṁnall, agus am' ḃaire ḃí sise ċóṁ maiṫ. Stad na daoine beaga ag feuċaint orra tamall maiṫ, is annsin ċromadar ar rinnce mar ḃíḋeadar ċeana. Ċogair Doṁnall leis an gcailín agus d'ḟiafruiġ sé ḋi cionnus a ḃfuair sé 'na leiṫéid sin d'áit í. Ní raiḃ aga aici ar freagraḋ a ṫaḃairt do nuair ḃuail ceann de na fir ḃeaga treasna an ḃéil í. Ċrom sí

ar ġol aċt i gcionn tamaill do stad sí agus ḋein ċómarṫaí do Ḋoṁnall gur rinneaḋ balḃ leis an mbuille sin í. Ċuir sin fearg ṁór air. Dúḃairt sé leis féin naċ raiḃ aon trásaṁ aige le faġáil go fóil, aċt gur ṁór an t-iongnaḋ, muna mbeiḋeaḋ sé suas leo sar a sgarfaiḋís le n-a ċéile.

Ṡuiḋeadar araon, é féin agus an cailín, ar ḃinnsín féir a ḃí ag fás insan lios. I gceann tamaillín, do ḋein an ḃean óg sraoṫ.

“Dia ’s Muire linn,” arsa Doṁnall, mar buḋ Ċatoilice maiṫ é. Le linn na focail a ráḋ, ḋein sé fíoġair na croiċe os cionn na mná óige. Ċoṁ luaṫ is d’ḟeudfá do ḋá ḃais a ḃualaḋ ar a ċéile ní raiḃ raon na ndaoine mbeaga le feicsint. Buḋ ḋóiġ leat gur’b aṁlaiḋ osgail an talaṁ agus iad a ṡlugaḋ síos. Ḃí an ġealaċ ġeal go hárd ins an spéir. Is dóċa go raiḃ oiread iongnaiḋ uirre agus ḃí ar an mbeirt mar ġeall ar an scaipeaḋ a deineaḋ ar na síḋeóga. Do ṫuit Doṁnall is an cailín ar a nglúnaiḃ, agus ṫugadar buiḋeaċas do Ḋia i dtaoḃ a ċaḃarṫa. Nuair ḃí sin deunta, ṫug Doṁnall congnaṁ do’n ṁnaoi óig le héirġe, agus ḋeineadar araon ar ṫiġ na baintreaḃaiġe. Buḋ ġéarr a ḃíḋeadar ag cur an ḃóṫair díoḃ, adeirim leat.

Má ḃí iongnaḋ ar an mbaintreaḃaiġ ḃoiċt ar osglaḋ an dorais di, do ḃeiḋeaḋ sé ar ḋaoiniḃ eile leis, is dóiġ liom-sa. Ṗreab sí nuair ċonnaic sí a Doṁnall féin ag teaċt a-ḃaile t’réis an ṁeaḋoin oiḋċe agus cailín óg áluinn ar láiṁ aige. Gan aga ṫaḃairt di ar focal a laḃairt (ḃí fios aige, is dóċa, nár ḃ’ḟurus teanga ṁná a stop, nuair sgaoilfiḋe é) dúḃairt sé léi teine a ḟaduġaḋ agus biaḋ ollṁuġaḋ ċoṁ tapaiḋ is dob’ féidir léi. Rinne sí sin go luaṫ. Gan aṁras ḃí sí ag smaoineaḋ ar an níḋ a ḃí t’réis tuitim amaċ.

“Ní gáḃaḋ dom trioblóid a ḃeiṫ orm,” ar sí ’na haigne féin. “Níor ḋein mo Ḋoṁnall-sa aon droċ-ġníoṁ riaṁ, agus inneósaiḋ sé ḋam uair éigin eile cad ċuige gur ṫug sé an ḃean uasal áluinn isteaċ ċugam.”

’Na ḋiaiḋ sin ní raiḃ aon ḃuaiḋreaḋ aigne uirri, mar ḃí a ḟios aici nár ḋein Doṁnall rud as an sliġe air aon’ne. Ċoṁ luaṫ is ḃí a gcuid bíḋ caiṫte aca, d’innis sé d’á ṁáṫair gaċ níḋ mar ṫárla do t’réis tiġ an feiseamóra ḟágḃáil; cionnus a ṫug sé an cailín ó’n tsluaġ síḋe. Ṫáinig bróḋ mór air an mnaoi ḃoiċt ar gcloisint gníoṁ-

arṫa a mic di. Ṗóg sí an cailín agus ċuir ceud míle fáilte roimpi. Réiḋtiġeaḋ an leabaiḋ ab' ḟeárr 'sa tiġ i gcóṁair na mná óige. Sar ar ċuadar a ċodlaḋ ḋein sí cóṁarṫa gur ṁaiṫ léi páipeur no slinn d'ḟaġáil le scríoḃaḋ. Tugaḋ páipeur ċúiċe. Ní raiḃ morán fóġlama ar an ḃfear óg, mar cailleaḋ a aṫair sar ar ḟeudaḋ scolaiḋeaċt a ṫaḃairt do. Mar sin féin ṫuig sé ó'n méid a scríoḃ sí gur inġean feirreamóra ó Ċeapaċ Ċuinn í, gur ḃ' ainm di Eiḃlín Ḃreaṫnaċ, agus gur sgioḃ na síḋeóga ċum siuḃail í lá d'á raiḃ sí ag marcaíġeaċt agus gur ġaiḃ sí ṫré lios. Do ṫuigeadar fós gur cuireaḋ cailín droċ-ṡláinteaċ 'na hionad, agus go raiḃ sí féin le trí ṁíosa i n-éinḟeaċt leis na daoine maiṫe, aċt nár ḃlais sí riaṁ biaḋ uaṫa, aċt go n-éaluiġeaḋ sí amaċ gaċ tráṫnóna ċum tiġ a ḃí i gcóṁgar an leasa ag iarraiḋ biḋ ḋi féin. Níor innis sí riaṁ do ṁuintir an tiġe so aon níḋ mar ġeall uirri féin; ḃí eagla uirre náċ gcreidfiḋe a sgeul. D'ḟan mar sin aca go ceann seaċtṁaine.

Ní raiḃ bóiṫre iarainn, ná aṁáin carraċa ar fóġnaṁ, ag na daoine 'san am sin. Is é an rud a ḋeinidís ná feircíní ime a ċeangal ar ḋruim na gcapall, agus iad a ṫaḃairt leo mar sin go Corcaiġ le díol. Ṫarla go raiḃ cóṁursa le Doṁnall i gCorcaiġ an lá díreaċ sar ar ḟaoruiġ sé an cailín ó na síḋeóga. Casaḋ fear galánta ar an gcóṁursain i margaḋ an ime. Ṫosuiġ siad ar ċaint, agus ins an gcóṁráḋ ḋóiḃ duḃairt sé go raiḃ sé ar lorg buaċalla ċum capall buile ḃí aige a ṫaḃairt ar aonaċ Ċill-Moċeallóg. "Do ṫionntuiġ an capall so im' ċoinne trí ṁí ó ṡoin. Is dóiġ liom gur'b é a ċuir ċum báis an t-aon inġean a ḃí agam, agus buḋ ṁaiṫ liom sgaraṁaint leis ċoṁ tapaiḋ is d'ḟeudfainn. Mara ndíolad é, caiṫfiḋ mé é láṁaċ." Súd é mar laḃair an stróinséir.

Fé ḋeire ċuiṁniġ fear Lios-Tuaṫail ar Ḋoṁnall Ó Ċaṫáin agus d'innis sé ḋo'n ḃfear eile a leiṫéid do ḃuaċaill ḃeiṫ ann. "Agus," ar sé, "tá taṫaiġe aige ar ċapaill óga a ḃrisfeaḋ isteaċ le hobair."

Do ṫug an duine uasal fios a anma do'n ḃfear eile, agus cia ḃeiḋeaḋ ann ná Eudmonn Ḃreaṫnaċ. Ġeall fear Lios-Tuaṫail go n-inneosaḋ sé féin do Ḋoṁnall gaċ níḋ mar ḃí.

"Abair leis, má ṫagann sé, an baile ḟágáil i gcionn coiḋcís ó 'ndiu, agus go ndíolfad-sa a ṗáḋ go maiṫ leis."

Nuair ṫáinig an fear so a-ḃaile cad a ḃeiḋeaḋ ná an cailín 'sa mbaile ag Doṁnall. Ċoṁairliġ sé féin agus a ṁáṫair i dtaoḃ an ġnó ḃí ag Euḋmonn Breaṫnaċ do Ḋoṁnall. Duḃairt an ṁáṫair go mb' ḟéidir gur'b é aṫair na mná óige a ḃí ann. 'Sa deire ṫiar ṫall ḋein sé réiḋ é féin le dul go Ceapaċ Ċuinn seaċtṁain ó'n lá sin.

Cúpla lá 'na ḋiaiḋ so ḃí Doṁnall ag teaċt a-ḃaile ó ṫiġ an táilliúra agus culaiṫ nuaḋ euḋaiġ fá n'asgall aige. Casán an leasa a ḃí sé ag gaḃáil, mar ḃí sé déiḋeanaċ ó ḃeiṫ ag fanaċt leis an dtailliúr ag críoċnuġaḋ a ċulaiṫe. Nuair ḃí sé ag gaḃáilt ṫar an lios d'airiġ sé beirt sean-ṁná ag cómráḋ istiġ innte.

"Naċ deunta atá Doṁnall Ó Caṫáin leis an gcailín sin a ḟuaduiġ uainne," arsa ceann aca, t'réis ḃeiṫ ag caint dóiḃ tamall. B'ḟéidir gur ċuir so cluasa air Doṁnall. Gan aṁras ní ḟeacadar é ó ḃí an cloiḋe an-árd.

"Tá sí go deas aige," ars' an ḃean eile, "agus gan focal aici le caiṫeaṁ leis an madra."

"B'ḟurus sin a leiġeas," ars' an ċeud ḃean. "Deirim leat gur ṁór an grá atá 'ca 'raon ar a ċéile."

"Atá sé agam-sa ḋi aċt go háiriġṫe," arsa Doṁnall 'na intinn féin.

"Is fíor liom féin gur furas í leiġeas," ars' an ḃean eile. "Dá mbeireóḃfaiḋe cuid de'n ṁirṁín sin ins an sruṫ sin ar aġaiḋ an dorais amaċ ag Doṁnall agus an téi a ṫaḃairt le n-ól annsin di, ḃeiḋeaḋ sí ċoṁ maiṫ is ḃí sí aon lá riaṁ. Eadrainn araon is mór an truaġ í ḃeiṫ mar tá sí. Ní'l dul go mbeurfamaoid-ne go bráṫ arís uirre mar bíḋeann paidrín 'na póca i gcóṁnuiḋe anois aici."

"Éist, a ḃean gan céill; cloisfear tú," do laḃair an ḃean eile; agus ḋruideadar araon anonn ċum lár an leasa.

Ní misde a ráḋ gur ċuir an méid so cainte cluasa ar Doṁnall. D'imṫiġ sé agus coisiḋeaċt sé a-ḃaile. Fuair sé go raiḃ an ḃeirt imṫiġṫe ċum codalta nuair ċuaiḋ sé isteaċ. Ċuaiḋ sé amaċ arís go socair agus so ċum an tsroṫáin é. Buḋ ġeárr an ṁoill air an ṁirṁín a ḋeunaḋ amaċ agus do ḃaint. Ar teaċt isteaċ arís do, ċuir sé sgilléidín uisge glain os cionn na teine, agus t'réis an ṁirṁín a niġe go maiṫ ċuir sé ag beirbiuġaḋ ann é.

Ġlaoiḋ sé annsin ar a ṁáṫair. Nuair éirigh sí, d'innis sé cad é an ṁéid feasa ṫug na sean-ṁná do, a gan-ḟios dóiḃ féin. Fós, ċuir sé i n-iúl di go raiḃ sé i ngráḋ léi ⁊ gur dóċa go ḃfágfaḋ sí annsin iad nuair ḃí a leigheas déunta.

“Ná bac sin, a ṁic,” ar sise, “bí ar toil Dé.”

Ḃí gaċ a raiḃ 'sa sgilleud ollaṁ anois, is glaoḋaḋ ar an ṁnaoi óig. D'innis an ṁáṫair di cad a ḃí déunta ag Doṁnall. Ṫug Máirġréad Ní Ċaṫáin fá ndeara an ḟeuċaint ġráḋṁar a fuair a mac, agus ḃí ḟios aici anois go raiḃ gráḋ ag gaċ nduine de'n mbeirt ar an gceann eile. Ċuir sin lúṫġáir 'na croiḋe.

D'ól an cailín an deoċ annsin agus ṫuit suan trom uirre. D'ḟan sí ann gur ġlaoiḋ an coileaċ ar maidin, agus nuair ḋúisigh sí, ḃí a caint aici ċoṁ maiṫ is ḃí riaṁ. Do ċuir sí i n-iúl dóiḃ gaċ níḋ 'na taoḃ féin agus i dtaoḃ a muintire. Nuair dúḃradar léi go raiḃ Doṁnall ag dul go Ceapaċ Ċuinn ċum capall a haṫar a ṫaḃairt ar aonaċ Ċill-Moċeallóg, dúḃairt sí go n-imṫeóċaḋ sí féin i n-éinḟeaċt agus go gcuirfeaḋ sí suaiṁneas ar an gcapall dóiḃ.

Ḃí sé an-ḋeacair dóiḃ aḋḃar marcaiġeaċta a ḟaġáil aċt 'sa deire réiḋtiġeadar é. Nuair ṡroiċeadar Ceapaċ Ċuinn, duḃairt sise go raċaḋ sí féin isteaċ 'on tréipéal go fóil, agus leigint do-san dul go tiġ a haṫar agus an sgeul naċ raiḃ an inġean marḃ i n-aon ċor do noċtaḋ gó ciuin dóiḃ.

Rinne sé sin, aċt dúḃradar gur'b ar a ṁeaḃair a ḃí sé. Duḃairt sé naċ mar sin a ḃí, agus d'innis sé a cúrsaí ó túis go deire ḋóiḃ. Is geárr gur ġaiḃ sí isteaċ an doras ċúċa, agus ní raiḃ a tuilleaḋ amrais aca anois nár ḃ'ḟíor do Ḋoṁnall. Mar ar cuireaḋ fáilte roimpe ní lá fós é, agus ní nár ḃ'iongnaḋ, ḃíḋeadar ar fad ró-ḃuiḋeaċ do Ḋoṁnall. Ar maidin lá'r n-a ḃáraċ duḃairt Eiḃlín gur ḋóiġ léi go ḃfeudfaḋ sí an feadtán a ḟaġáil arís. Fuair leis gan ṁoill i mbosca ḃí 'na seómra, agus is í ḃí deas ar suaiṁneas a ċur ar an gcapall.

D'aḋṁuiġ Doṁnall go raiḃ gráḋ mór aige do'n gcailín agus dúḃairt sise ná pósfaḋ sí fear go deo aċt an té a ḋein an oiread sin di; “agus,” air sí, “ó tá gráḋ aige ḋam, is mé an duais is ceirte ṫaḃairt do.”

Ċaiṫ an t-aṫair a toil a ṫaḃairt le n-a bpósaḋ. Ṫáinig máṫair Ḋoṁnaill ann, agus do ċaiṫ sí an ċuid eile d'á saoġal i dtiġ a mic.

Níor díolaḋ an capall ó'n lá sin go dtí an lá tá 'ndiu ann. Ḃí sé ċoṁ macánta le huan ó ṫáinig Eiḃlín a-ḃaile.

Do ḃronn an feirmeóir feirm ḃreáġ ṫalṁan ar a ċliaṁain, agus ṫug sé an capall d'á inġin.

Ċuala gur ċaiṫeadar beaṫa ṡona ó ṡoin amaċ; mar ar ḋeineadar, is iad féin agus ní mise ḃí ṫíos leis.

SLIAḂ MIS.



# Doṁnall na dTáinte ⁊ a ḃean ⁊ a ṁac Diarmaid.

Do ḃí duine uasal ann fad ó gurab ainm do Ḋoṁnall na dTáinte. Do ḃí sé lán d'ollṁaiṫeas ⁊ de ṡaiḋḃreas, aċt do ḃí aon easba aṁáin ag cur air, ní raiḃ aon'ne cloinne aige. Do ḃuail bean triuḃail isteaċ ċum a ṁná lá ⁊ do ḃí beirt leanḃ ar a druim aice. D'ḟiafruiġ bean a' tiġe ḋí cá ḃfuair sí an ḃeirt ċloinne. Duḃairt sí léi gur léi féin iad ⁊ go raḃadar d'aon ualaċ aice.

“Ní ċreidim tu,” arsa bean a' tiġe, “ní raiḃ beirt leanḃ ag aon ṁnaoi riaṁ ná déanfaḋ mío-iomċar.”

“Do ḃeiḋeaḋ go deiṁin,” ars' an ḃean eile, “mar atáid siad agam-sa.”

Do ḃuail an ḃean triuḃail amaċ ⁊ d'imṫiġ.

Trí ráiṫe ó'n oiḋċe sin—b'é toil Ḋé—do ráiniġ go raiḃ cúpla ag mnaoi Ḋoṁnaill—beirt ṁac. Coṁ luaṫ ⁊ rugaḋ an ḃeirt leanḃ do ġlaoiḋ sí láiṫreaċ ar fear oibre gurḃ ainm do Ṁuicín Ó Muc, mar b'é a ġnó a ḃeiṫ i ḃfeiḋil na muc i gcoṁnuiḋe. Ṫug sí do ṁála fillte fuaiġte ⁊ rud éigin ann ná feadair sé, ⁊ duḃairt leis é sin do ċaiṫeaṁ ċum na muc, mar do ċeap sí i n-a haigne féin i dtaoḃ an ḟocail do ċaiṫ sí leis an ṁnaoi ḃoiċt roime sin, dá n-aḋṁóċaḋ sí an cúpla, go mbeiḋeaḋ sé mar aċṁusán léi féin ⁊ le n-a mór-uaislib do ḃain léi, go bráṫ.

Sul a ndeaġaiḋ Muicín i ḃfad ó'n gcúirt do ċuir an rud do ḃí is an ṁála liúġ as, ⁊ d'aiṫin Muicín láiṫreaċ gur leanḃ do ḃí is an ṁála aige, ⁊ i n-ionad 'á ċaiṫeaṁ ċum na muc rug sé leis a ḃaile go ceanaṁail aireaċ é.

Nuair do ṡroiṡ sé an baile d'innis dá ṁnaoi cionnus mar do ḃí an sgéal; ⁊ duḃairt sé léi dul is an leabaiḋ ⁊ leigean uirre go raiḃ clann óg aice. Do ċuir sé fios ar ṁnaoi des na coṁarsain ⁊ táiniġ sí. D'ḟriotáluiġ sí an ḃean ḃreoiḋte go maiṫ ar feaḋ roinnt laeṫeannta ċum go raiḃ an leanḃ go maiṫ ⁊ í féin go maiṫ. B'é an t-ainm do baisdeaḋ air Diarmaid Fionn. Do ḃí sé ag dul i ḃfeaḃas ⁊ i mbreaġṫaċt gaċ aon lá go ceann bliaḋna ⁊ an méid ná borrfaḋ 'san oiḋċe borraḋ sé 'sa' lá. Do ḃí sé ag tiomáint leis annsoin

go ceann dá mbliaḋan ⁊ sul a ḃfaḋ d'ḟás sé ċom mór soin gur cuireaḋ ar scoil é; ⁊ an faid do ḃí sé ar scoil, an ceaċt do ṁúineaḋ do aon uair is an lá, níor ġáḋ é ṁúineaḋ an dara huair do, i dtreó, i gceann trí no ceiṫre mbliaḋan, ná raiḃ aon scoláire ar scoil do b'ḟearr 'ná é; ⁊ gaċ aon oiḋċe do taġaḋ sé a ḃaile ḃíḋeaḋ a leaḃair ⁊ a ṗáipéar aige d'á léiġeaṁ dos na coṁarsain ⁊ iongnaḋ an tsaoġail orra d'ḟeaḃas de scoláire do ḃí sé i ngiorraċt sain d'aimsir. D'airiġ Doṁnall na dTáinte caint na gcoṁarsan ar an óġánaċ. Ċuaiḋ sé fa n-a ḋéin ⁊ do tóg suim de, aċt níor leig sé aon rud air.

Aon tráṫnóna aṁáin nuair do ḃí Muicín Ó Muc ag dul a ḃaile d'éis aire a taḃairt d'á ġnó féin do ḃuail Doṁnall na dTáinte uime. Sul a raḃadar ag caint i ḃfaḋ duḃairt Doṁnall leis:

“A Ṁuicín,” ars' eisean, “atáim le cur ceiste ort an oiḋċe so ⁊ caiṫfir í innsint dam ar maidin i mbáraċ, nó bainfeaḋ-sa an ceann díot, ⁊ is é an ceist do teasduiġeann uaim tu 'réiḋteaċ dam—Cá'l lár a' doṁain?”

Ċuaiḋ Muicín a ḃaile ist-oiḋċe ⁊ do ḃí sé go brónaċ aċtuirseaċ brionglóiḋeaċ ⁊ buaiḋirt ⁊ trioblóid air. Nuair do ṫáinig sé a ḃaile do ṡuiḋ sé síos go gruamaċ cois na teine, ⁊ a ċeann faoi. Níor ċuir aon'ne ċuige ná uaiḋ go ceann i ḃfaḋ, aċt fé deire d'ḟéaċ an t-óġánaċ anonn air ⁊ d'ḟiafruiġ de cad é an ḃuaḋairt do ḃí air.

“A Ṁic,” arsa Muicín, “is beag an ċabair dam é innsint duit.”

“Ca ḃfios duit?” ars' an t-óġánaċ; “innis dam é, pé i n-Éirinn é.”

“A Ṁic,” arsa Muicín, “b'ḟéidir go ḃfuil sé ċom maiṫ dam é innsint duit. Is cruaiḋ dúr-ċroiḋeaċ an máiġistir atá agam. Duḃairt sé liom anoċt fios a ḃeiṫ agam do ar maidin i mbáraċ cá'l lár an doṁain, nó bainfiḋ sé an ceann díom.”

“Aċ,” ars' an t-óġánaċ, “ní haon rud é sin. Abair-se leis i mbáraċ Éire do toṁas idir fairrge ⁊ uile, ⁊ nuair a stadfaiḋ sé, b'ḟéidir gur idir a ḋá ċois ḋo ḃeiḋeaḋ lár an doṁain.”

Do ḃí soin go maiṫ. Nuair do ċuaiḋ Muicín fa ḋéin a ṁáiġistir ar maidin i mbáraċ, is é an céad ḃeannaċaḋ do ḃí aige ḋo:

“Ḃfuil mo ċeist réiḋtiġte agat?”

“B'ḟéidir go ḃfuil ⁊ b'ḟéidir ná fuil,” arsa Muicín,

“ Aċt déan Éire tomas, a ṁáiġistir, idir fairrge ⁊ uile, ⁊, nuair a stadfair, b’ḟéidir gur idir do ḋá ċois do ḃeiḋeaḋ lár an doṁain.”

“Hum,” arsa Doṁnall, ag croṫaḋ a ċinn, ⁊ d’ḟág Muicín annsoin.

Do ċaiṫeadar an lá soin mar ba ġnáṫaċ. D’imṫiġ Muicín i bfeiḋil a ġnóṫa ⁊ ní ḟaca sé a ṁáiġistir i riṫ an lae ċum go raiḃ am aige dul a ḃaile um ṫráṫnóna. Le n-a linn sin do ḃuail an máiġistir ċuige ⁊ do ċeistiġ sé é i dtaoḃ na muc. Nuair do ḃiḋeadar ċum sgarṫa ó n-a ċéile duḃairt an máiġistir le Muicín, “ tá ceist eile agam le cur ċuġat anoċt.”

“ Cad í an ċeist í, a ṁáiġistir?” arsa Muicín, ⁊ é go criṫeaglaċ.

“ Is í an ċeist atá uaim ort,” ars’ an máiġistir,“ —⁊ muna réiḋteoċair an ċeist so ḋam ar maidin i mbáraċ, bainfead-sa an ceann díot—An iomḋa galún de ṡáile ceart ’sa ḃfairrge ?”

D’imṫiġ Muicín a ḃaile ⁊ ba ḋá ḃrónaiġe é an oiḋċe sin ná an ċéad oiḋċe. Nuair do ṫáinig sé a ḃaile do ṡuiḋ sé cois na teine ar an nós céadna do ṡuiḋ sé an oiḋċe roiṁe sin. D’ḟéaċ an t-óganaċ anonn air ⁊ d’ḟiafruiġ ḋe, cad do ḃí air anoċt.

“ Tá an sgéal i ḃfad níos dona agam, a ṁic mo ċroiḋe,” ars’ eisean, “ ’ná do ḃí aréir, mar atá ceist níos cruaiḋe orm a réiḋteaċ anoċt ’ná an ċéad ċeist.”

“ Cad í an ċeist í sin ? ” ars’ an t-óganaċ.

“ Is dóiġ liom,” arsa Muicín, “ go ḃfuil sé ċoṁ maiṫ ḋam í innsint duit ; b’ḟéidir go dtógfaḋ sé cuid de’n ḃuaḋairt dem’ ċroiḋe. Is í an ċeist do ċuir mo ṁáiġistir orm anoċt—An mó (iomḋa) galún de ṡáile ceart ’sa ḃfairrge ?”

“ Aċ,” ars an t-óganaċ, “ ní ceist ró-ċruaiḋ í sin ; abair-se leis ar maidin i mbáraċ a ḃfuil d’aiḃniḃ i n-Éirinn do ċosg ⁊ b’ḟéidir ná fuil ’sa ḃfairrge ’na ndiaiḋ aċt galún go leiṫ de ṡáile ceart.”

D’imṫiġ Muicín ar maidin i mbáraċ fé ḋéin a ġnóṫa go háṫaraċ, niḋ naċ iongnaḋ, aċt ní deaġaiḋ sé i ḃfad ’nuair do ḃuail Doṁnaill uime ⁊ is é an ċéad ḟocal a duḃairt le Muicín :

“ Ḃfuil mo ċeist réiḋtiġte agat ḋam ? ”

“ Ní feadar de’n tsaoġal, a ṁáiġistir, ciaca ḃfuil nó ná fuil, aċt tiuḃraiḋ mé iarraċt ċum í reiḋtiġ ar aon ċuma—

taosg a ḃfuil d'aiḃniḃ i n-Éirinn ⁊ ní ḃeiḋ 'na ndiaiḋ 'sa ḃfairrge aċt galún go leiṫ de ṡáile ceart.”

D'ḟan an sgéal mar sin go tráṫnóna ⁊ ar teaċt na hoiḋċe ṫáinig an máiġistir ċum Muicín ⁊ é ag dul a ḃaile ⁊ aduḃairt:

“ Atá ceist eile, an ċeist ḋeireannaċ, agam le cur ort, ⁊ má réiḋtiġir í sin ar maidin i mbáraċ, ní ċuirfiḋ mé a tuilleaḋ trioblóide ort—Cad tá ar m'aigne ?”

Ċuaiḋ Muicín a-ḃaile ⁊ eagla an ḃáis air anois nó riaṁ. Do ṡuiḋ síos cois na teine, mar ba ġnáṫaċ leis, gan focal as. D'ḟéaċ an t-óganaċ anonn air ⁊ d'ḟiafruiġ de:

“ Cad í an ċruaiḋ-ċeist do ṫug sé ḋuit anoċt ?”

“ Táim stiuḃálta anois nó riaṁ,” ars' eisean, “ mar, an ċeist do ċuir ċuġam anoċt, ní ḟuil i gcumas aon'ne 'na ḃeaṫaiḋ do réiḋteaċ: Duḃairt sé liom, mara (muna) mbeiḋeaḋ ḟios a ḃeiṫ agam ar maidin i mbáraċ cad tá ar a aigne, ná raiḃ aon dul as agam an ceann do ḃaint díom.”

“ Ḋe ! Ceist so-réiḋtiġte go leór í sin,” ars' an t-óganaċ, “ innis do ar maidin an rud atá ar a aigne, go ḃfuil aṁras aige gur'b é ḟéin m'aṫair.”

“ Go deiṁin ḟéin, tá an ceart annsoin agat,” arsa Muicín, ag innsint an sgéil o ṫosaċ deire do ⁊ “ Go deiṁin,” ars' eisean, “ 'dtaoḃ 'ráḋ go ḃfuil caṫuġaḋ mo ċroiḋe orm-sa sgaraṁaint leat, táim lán-áṫasaċ tu ḃeiṫ ag dul a-ḃaile mar a mbeiḋ cóir ⁊ coṁluadar agat mar ba ḋual.”

Ṫáinig Muicín lá ar n-a ḃáraċ ⁊ d'innis sé a ċeaċt d'á ṁáiġistir ⁊ do ḃí an-áṫas air i n-a taoḃ ⁊ duḃairt le Muicín ná dearṁódfaḋ sé go ḃráṫ é, ⁊ ná beiḋeaḋ aon easba air an dá lá is do ṁairfeaḋ sé. D'imṫiġ an duine uasal láiṫreaċ a d'iarraiḋ a ṁic ⁊ ṫug sé leis a ḃaile é i gcóirde órnáideaċ neaṁċoitċeannta ⁊ b'é an mac a b'ḟearr ag duine riaṁ é.

Do ḃí sé i n-a árd-sgoláire ⁊ ní raiḃ aon ḃreiṫ ag a ḋearḃráṫair air. B'é a ġnó ⁊ a obair ḃeiṫ ag gaḃáil de leaḃair gaċ aon lá, aċt ḃí leaḃar áiriġte aige gur ar éigin do sgarfaḋ sé i n-aon ċor leis. Lá des na laeṫeanntaiḃ d'á raiḃ sé 'á léiġeaṁ so do ċuir sé sgairteaḋ gáire as. Do ráinig d'á aṫair ḃeiṫ ag féaċaint air ar an am ċéadna, aċt níor leig sé aon rud air. D'ḟan mar sin go ceann roinnt laeṫeannta eile ⁊ do ṫuit an cleas céadna amaċ. Ṫug a aṫair fa ndeara é an dara lá ⁊ do ḃí an-iongantas air, aċt níor ċuir sé ċuige ná uaiḋ. An tríoṁaḋ lá nuair

do ḃí sé ag léiġeaṁ an leaḃair arís ṫáinig an raċt gáiriḋe ċéadna air ⁊ a aṫair láiṫreaċ.

“A ṁic,” ars’ an t-aṫair, “táim ad’ ṫaḃairt fé ndeara le tamall. Sid é an tríoṁaḋ lá agat ag gáiriḋe mar sin ag léiġeaḋ an leaḃair sin, ⁊ ní fuláir ná go bfuil fáṫ do ġáire ins an leaḃar ⁊ innis dam é.”

“Tá, ⁊ inneosad-sa sin duit-se,” ars’ an mac, “gur bliaḋain ó indiu tá mo ṁáṫair ċum bás bréagaċ do ċeapaḋ di féin; ⁊ ní gáḋ ḋam a tuilleaḋ a ráḋ anois; beiḋ fios fáṫa an sgéil agat féin i ndiaiḋ a ċéile.”

Nuair do ḃí an ḃliaḋain istiġ do ṫóg an ḃean uasal an leabaiḋ ⁊ do ḃí ag dul i n-olcas ó uair go huair. Do ḃíḋeadar ag cur fios ar na doċtúiriḃ ba ṁó ⁊ ’b’ḟearr teist is an ríoġaċt. Duḃairt sí leo gan na doċtúirí do ḃac, ná raiḃ riaṁ aon ċaoi ar ṫéarnaṁ aice féin ⁊ ná raiḃ i gcumas aon leaġa ar ḋruim an talaiṁ í leiġeas. “Ġeoḃad-sa bás anoċt ⁊ táim ag iarraiḋ aon aṫċuinġe oraiḃ, me ċur i n-a leiṫéid seo d’áit fá ḃun an ċrainn daraiġe atá ann, ⁊ poll ḟágaint ’sa ċoṁrainn ⁊ an leiṫead céadna puill d’ḟágaint ’sa ċré os cionn na coṁrann ⁊, má ḋeineann siḃ sin, b’ḟéidir go dtiocfainn tar n-ais arís uair éigin.”

An oiḋċe ċéadna fuair sí bás fé mar órduiġ sí. Oiḋċe an lae i n-ar deineaḋ í aḋlacaḋ d’imṫiġ an mac a gan ḟios d’aon’ne fé ḋéin an ċrainn daraiġe. Rug sé leis ḋá éan—ciarsaċ ⁊ londuḃ—⁊ do ċuaiḋ i mbárr an ċrainn.

Ar teaċt an ṁeaḋoin oiḋċe d’airiġ sé ċuige fotram na gcóirdí. Ba ġairid do go bfaca sé Rí na Gréige ⁊ a ḃuiḋean ag teaċt fa ḋéin na huaġa mar a raiḃ a ṁáṫair curta. Ṫáinig Rí na Gréige suas, leig é féin ar a ġlúnaiḃ ar an uaiġ ⁊ do laḃair i gcogar tríd an bpoll. D’ḟreagair an ḃean ṫíos é ⁊ d’ḟiafruiġ de an raiḃ aon ḃaoġal go mbeiḋeaḋ aon’ne ag faire orra.

“Ní dóiġ liom go bfuil,” ars’ an rí, “ní ḟeicim aon’ne timċioll na h-áite aċt mo ḃuiḋean féin.”

“Inḟiúċ an crann go géar,” ars’ ise, “ar eagla go mbeiḋeaḋ aon’ne foluiġte ann.”

“Ní féidir liom aon rud ḟeicsint ann,” ars’ an rí.

“Mar sin féin sgaoil urċar tríd,” ars’ ise.

Do sgaoil. Le n-a linn sin do leig an t-óglaċ an ċiarsaċ ċum siuḃail.

“Ní ḟuil aon’ne ann,” ars’ an rí, “d’ḟág ciarsaċ é.”

“Éan muintearḋa í sin,” ars’ ise; “is gnáṫaċ léi ḃeiṫ i gcuideaċta an duine. Steall urċar eile leis

an gcrann; .n fuláir nó tá duine éigin ann tar éis na ciarsaiġe."

Do ḋin. "Ar ḟág aon rud anois é?" ars' ise.

"D'ḟág londuḃ," ars' an rí.

"Éan coiṁteaċ é sin," ars' ise, "ná fanfaḋ i n-aice aon duine. Ní baoġal dúinn anois. Bí tapaiḋ ⁊ tóg as so mé."

Ba ró-ġearr an ṁoill í ḟuasgailt. Tóg sé isteaċ i n-a ċóiste í ⁊ as go bráṫ leo.

Ċoṁ luat ⁊ do ḃíḋeadar imiġte do túirling an t-óglaċ anuas ar an gcrann ⁊ d'imtiġ air a-ḃaile.

D'éiriġ go moċ ar maidin lá ar n-a ḃárac ⁊ duḃairt le n-a aṫair go raiḃ turus fada roiṁis féin ⁊ ná feicfeaḋ sé é féin go ceann lá-⁊-bliaḋain.

"Sgríoḃfaiḋ mé ċugat ó am go ham ⁊ cuirfiḋ mé i n-umail cionnus do ḃeiḋeaḋ ag cur díom ⁊ ar do ḃás, pé atċuinge d'iarrfad-sa ort, ná diúltuiġ í, nó, má ḋeinir, ní ḟeicfir mise go bráṫ arís."

"Ní baoġal duit, a ṁic," ars' an t-aṫair, "go n-eiteoċaḋ aon atċuinge ort-sa atá im' ċumas do ċóiṁlíonaḋ."

D'ḟág slán ⁊ beannaċt ag a aṫair. D'imtiġ air ⁊ níor ṫarraing srian riaṁ ná coiḋċe gur ṡroic sé pálás Rí Gréige. Do ċuaiḋ isteaċ, d'ḟiafruiġ de'n rí ar ṫeasduiġ buaċaill aimsire uaiḋ.

"Teasduiġeann buitléir uaim," ars' an rí, "⁊ má tá eolas an ġnóṫa soin agat, réiḋteóċaiḋ mé láiṫreaċ leat, mar taiṫneann do ḋeilḃ ⁊ do ġné liom."

"Is féidir leat tástáil do ḃaint asam," ars' an t-óglaċ, "aċt táim lán-eolgaċ ar an ngnó sain."

"Tá go maiṫ," ars' an rí, "luiġ isteaċ."

Is mar sin do ḃí. Ṫiomáin leis ⁊ b'é an buaċaill a b'ḟearr do ḃí ag íseal ná uasal riaṁ é. Níor leig sé air i gcaiteaṁ na haimsire gur aiṫin sé a ṁáṫair ⁊ ní luġa 'ná soin do leig sise gur aiṫin sí é.

Nuair do ḃí an ḃliaḋain istiġ geall leis do ḋein sé coir éigin gur daoraḋ ag an rí é ċum croċta. Do sgríoḃ sé a-ḃaile ċum a aṫar láiṫreaċ ⁊ duḃairt leis, má ṁair sé ar ḃonn a ḋá ċos, a ḃeiṫ 'na teannta i gceann trí lá ar an dá uair ḋéag an ċluig ar an lá ċéadna go mbeiḋeaḋ sé lá ⁊ bliaḋain ó ḟág sé an baile. "Bíḋeaḋ ḋá ċéad fear leo' ċois—céad aca i n-éideaḋ dearg ⁊ céad aca i n-éideaḋ bán. Deiniḋ sé ḋéin pálás Rí Gréige, mar a ḃfuilim-se. Nuair a ṡroisfiḋ siḃ i ngiorracht míle de'n ċúirt, deiġil na fir ⁊ cuir céad aca lom díreaċ ag teaċt aniar ⁊ céad eile 'n-a

n-aġaiḋ ag teaċt anoir. Gaḃ-sa an bóṫar díreaċ i dtreó go sroisfiḋ siḃ go léir an t-aon ḃall—pálás an rí—an nóimit céadna ⁊ má ṫeipeann tú orm, mar aduḃart leat ag fágáil a' ḃaile, ní ḟeicfiḋ tú mise beó ná marḃ i gcaiṫeaṁ do ṡaoġail."

Ṫáinig an lá ⁊ ṫáinig an uair. Do ċuir Rí na Gréige an ċroċ i n-a seasaṁ do. Tarraing amaċ é ar ṫrucail ⁊ a ċoṁra leis. Do ḃí an t-óganaċ i n-a ṡeasaṁ ar a ċoṁrainn ⁊ an tsúil ribe os a ċionn i n-áirde nuair do ċonncadar ċúca aniar an céad fear i n-éideaḋ ḃán ċoṁ geal le sneaċta ⁊ an oiread céadna anoir i n-éideaḋ ḋearg ⁊ an taoiseaċ breaġ calma cumasaċ ag teaċt a dtuaiḋ. D'ḟéaċ an rí le huaṫḃás orra ⁊ d'ḟiafruiġ sé de'n óganaċ:

"Ó is tusa is airde ⁊ is giorra do'n tsaoġal eile, b'ḟéidir go mbeiḋeaḋ fios agat cia hiad so ċugainn anoir, aniar ⁊ a dtuaiḋ."

"Is agam-sa atá fios soin go cruinn," ars' an t-óganaċ, "sin iad ċugainn anoir céad fear d'uidíġ dearga ifrinn ċum m'anam a ḃreiṫ leo ċoṁ luaṫ ⁊ sgarfaiḋ sé leis an gcolainn; sin iad ċugainn aniar céad d'ainglib geala na ḃflaiṫeas gan mé leigean leo; ⁊ sin a dtuaiḋ Dia na glóire ċum breiṫeaṁnas do ṫaḃairt eatorra ⁊ ní ḟeaċtas riaṁ is an tsaoġal so ná is an tsaoġal eile a leiṫéid de ċaṫ ⁊ do buailfear ar an mball so i gceann nóimit."

Do duḃaḋ ⁊ do gormaḋ ag Rí na Gréige ⁊ do riṫ isteaċ i n-a ċaisleán ⁊ do ċuaiḋ i bfolaċ. Ṫáinig an t-óganaċ anuas ⁊ is do doḃ' ḟusa mar do ḃí cungnaṁ a ḋóiṫin aige. Ṫóg a aṫair ar a ḃaclainn é ⁊ ba ḋóiġ leat go múċfaḋ sé le pógaiḃ é, go mbáiṫfeaḋ sé le deóraiḃ é, ⁊ do ṫiormuiġ sé le bratuiḃ síoda ⁊ sróil é.

"Téanam ort a-ḃaile anois, a ṁic," ars' an t-aṫair; "ó ráinig dam tu d'ḟagáil amaċ, ní sgarfad go bráṫ arís leat."

"Ó fan go fóil," ars' an mac, "tá mo ṁáṫair annso istiġ 'sa' pálás i n-a beaṫa ṡaoġail ⁊ is é ṫug an treó so mise an céad lá ċum go ḃfuiġinn caoi ar í ḃreiṫ liom a-ḃaile. Tá soin agam anois."

D'imṫiġ sé air isteaċ 'sa' pálás, do ṫóg amaċ a ṁáṫair ⁊ duḃairt léi:

"Seo, téanam ort a-ḃaile, a ṁáṫair: ní ḟuil aon ṁilleán agam-sa ort. Pláinéad é so do ḃí os do ċionn ⁊ níor ḃ'ḟuláir duit gaḃáil tríd."

Do ċuir isteaċ i gcarráiste a aṫar í. D'innis an mac

d'á aṫair, ar dteaċt a-ḃaile dóiḃ, bríġ an sgéil o tosaċ deire ⁊, nuair do ċuala an t-aṫair cionnus mar do ḃí, do ṁaiṫ sé di ó n-a ċroiḋe ⁊ aduḃairt :

"Is mairg a ṫugann droċ-ṫuairim faoi ṁnaoi ḃoiċt."

Sgríḃneoir—"Dearg Mac Ḟinn."
Aiṫriseoir—"Seanduine Gruamaċ."

---

# foclóir.

Aċ=aċt, but; 63.

Aċṁusán, *m.*, reproach; mar a. léi féin (as) a reproach to herself, 61, 3.

Aċrann, *m.*, strife, contention; *gen.* in le n-a gcuid aċrainn, 26.

Ae, *f.*, kidney; *pl.*, aenna, 21.

Ag, at, with; 'sé an tríoṁaḋ lá aige, it is his third day, it is the third day for him, 24.

Aga, *m.*, leisure, time, opportunity (ar, for); the prep. is omitted before *v. n.* at 22; ní raiḃ aga ag a n-aṫair [ar] iad a leanaṁaint innte, their father had not time to follow them into it; ní raiḃ aga aici ar, she had not time to, 55; gan aga ṫaḃairt dí ar, without giving her time to, 56.

Aġaiḋ, *f.*, face; ṫug sé a. ar ḋul a-ḃaile, he faced (in that direction) in order to go home, 8; a. do ṫaḃairt do, to face towards, 8; ḋein sé ceann ar a. ar an dtig, he made straight (*lit.* head forward) for the house, 9; cá dtaḃarfaḋ sé a aġaiḋ, where he would face for, whither he would steer his course, 10; ṫug sé a. ar an mbaile, he faced for home, 11, 23; ṫugadar sain a. cruinn díreaċ ar an ḃfairrge, they faced exactly (or quite) straight for the sea, 22; ṫugadar a. ar an gcoill, they faced towards (or for) the wood, 27; a ha. ar an ḃfairrge, [she] facing towards the sea, 50; ṫugadar a n-a. ar an áit, they faced towards the place, 51.

Aige, at him; cá mbíonn sé aige, "where he does have it" =where he is in the habit of keeping it, 47.

Aimsiġṫe, aimed at and hit, shot, 6.

Aindeise, *f.*, misery, wretchedness, 22.

Ainm, *f.*, name; *gen.* -e; ag cur ainme, naming, mentioning by name, 29.

Ainṁeasarḋa, intemperate, 42.

Aire, *f.*, care, heed; ar a aire féin go maiṫ orṫa, heedful of himself against them, 5, 6.

Aireaċ, careful; *adv.*, 61.

Áiriġṫe, certain, 64.

Áis, *f.*, convenience, accommodation, 52.

Aiṫ=oṫ, soṫ, saoṫ, in is aiṫ liom, I regret, 37. [Pron. soṫ liom].

Áitiġim, I persuade, induce, "outface" (ar, on); *3pl. pft.* do áitiġeadar air, they induced him, 1; *3s. pft.*, 41.

Aiṫreaċas, *m.*, regret; ḃeiḋeaḋ a. air, he would regret, 25.

Allóiḋ in i n-allóiḋ, apparently a provincial corruption of i n-allód, in ancient times, formerly, 37.

Alṫaiḃ=altaiḃ, *dpl.* of alt, *m.*, ankle; 19.

Aṁáin, alone, only; even (when used with verb), 57.

Am basa=dom ḃasaiḃ, by my palms, indeed, 17.

Am'=dom'; am' ḟuaṫaḋ, shaking and tiring me out, 37.

Amras, *m.*, suspicion (ar, of); ní raiḃ a. ar biṫ ag an ḃfear boċt air, the poor man had no suspicion of (=did not suspect), 27; doubt; *gen.* in ní raiḃ a ṫuilleaḋ amrais aca, they did not doubt any longer, 59; go ḃfuil a. aige, that he has a suspicion (suspects), 64.

Amus, *m.*, a ravenous man; a ravenous beast; *pl.* amuis. 43.

**An**, *art.*, the ; caitfear amac a' dorur mé, I shall be cast out through the doorway (over the threshold), 24.

**Ana-ceannra**, very gentle, very quiet, 15.

**Ana-deaslámac**, very expert, very dexterous, 53.

**Anáirde**=i n-áirde, aloft, up ; céidead ré i n-a. ar crann árd, he used to climb up a high tree, 29.

**Anam**, *m.*, soul, life ; m'a. go deo ort, *lit.*, may my life depend on you for ever = bravo, well done, 51.

**An ceud uair**, (the first time), first, at first ; ceangail an c. u. iad, bind them first, 43. [Also so found in Don., but the collocation is rather ceangail iad a' ceud uair].

**An-gearraid**=an-gairid, very near (do, to), 30. [Gearraid is due to contamination with gearr].

**An-iongantas**, *m.*, great wonder ; do bí a. air, he wondered much, 64.

**An-miofásta**, very hard to be pleased, unmanageable, 53.

**Annró**, *m.*, hardship, misery ; as *gen.*, 50.

**Anoir**, now ; very often used of past time, as in first line of p. 42.

**Anonn**, thither, over yonder (of motion to a place) ; further on in time ; dob' fada anonn, it was ever so long a time (until, &c.), 13.

**Anuas**, down from above ; ná tiocfaidís a. ar, that they would not alight on, 3, 23 ; off ; bain ré a. na cinn, he cut off the heads, 39.

**Aodar**=aer, air ; 5.

**Aonarac**, solitary, lone, 35.

**Aoruigim**, I grow up ; often followed by ruas, as in nuair do aoruig an bioránac mic ruas, when the stripling of a son grew up, 1.

**Ar**, on ; to, *i.e.*, when used of going or coming to a fair, market, school, &c. ; tar ar an aonac, come to the fair, 19 ; dul ar an aonac, to go to the fair, 19 ; ar a bpósad, to their marriage, 41 ; le teact ar an bfeusta, to come to the feast, 41 ; ar an am céadna, at the same moment, 64.

**Ard-aingeal**, *m.*, archangel ; *gen.*, 1.

**Árd-cion**, great love (ar, for), 43, 47.

**Árdscoil**, *f.*, high-school, college : cuir ar á. iad, sent them to a college, 22.

**Árd-sgoláire**, *m.*, great or splendid scholar, 64.

**Árdugad**, *m.*, act of raising, 49.

**Árduigim**, I raise, lift ; d'árduigeadar leó í, they bore (carried, took) her away with them (the last two words often omitted in English, but leo always necessary in Irish), 20 (cp. the synonymous use of beirim, tógaim) ; I carry off, bear off ; *p/t. pass.* with agent : gur hárduigead cum siubail ag an leóman a fear, whose husband was carried off by a lion, 32.

**Árthrac**, *m.*, vessel, ship, 29 ; á. seóil, a sailing vessel, 22 (contrast á. maol, a dismasted vessel) ; *gen.*—aig. [Árthrac is commonly pronounced árthac in Muns., but árthrac in Don. (Tory)].

**As**, out of it ; as go bráth leo, off with them, off they go, 38, 66 ; as leo araon, off they both go, *lit.*, out of it with them both, 40 (probably the simplest form of the idiom) ; as go bráth leis, off he goes, 42, 50 ; is fada as atá ré, it has been *long* out of it (absent therefrom), 48.

**Atá** (=atá), a dial. rel. form, much in use in Muns.; 67.

**Atac**, *m.*, a giant, 6.

**Atarrugad**, *m.*, change ; a. ban seacas an céad uair, other women as compared to the first time, 1.

